# Seáinín nó
## Eaċtra Mic Mí-Rialta

"An Seaḃac" do scríoḃ

Pádraig Ua Caraide,
583 Sráid Meáḋonaċ,
Lowell, Mass.
An cúigeaḋ lá fiċead
de Luġnasa, 1923.

125

# Seáinín

nó

## Eaċtra Mic Mí-Rialta

"An Seaḃac"
(Pádraig Ó Siocḟraḋa)
do scríoḃ

Maunsel agus Roberts, Teo.
Baile Áta Cliat 1922

# clár an leaḃair

# Clár na bPictiúirí

# SEÁINÍN

## CAIBIDIOL I

## TUARASGAḂÁIL ṠEÁININ

Fear beag dob' eaḋ Seáinín seo 'gainn-ne agus soc sróna air. Sé fé ndeara ḋom tráċt ar a ṡróin: toisc nárḃ' ḟiú áireaṁ a ḋéanaṁ ar aon ḃall eile dá ċorp aċ ar an mball gcéadna. B'í a ṡrón an ċuid dob' ḟearr de Ṡeáinín. Ḃí sí mór gan aon aṁras; aċ ní hé a méid ar fad a ṫaḃarfá fé ndeara aċ a hionad agus a déanaṁ. Ḃí sí go maiṫ ar tosaċ—i bfad amaċ roiṁ aon rud eile i Seáinín. Ċeapfá gur le dánaiḋeaċt d'éiriġ sí amaċ roiṁ an gcuid eile; agus gur sórt teaċt-aire í 'á fógairt go raiḃ Seáinín ag teaċt 'na diaiḋ. Dar leat, leis, ó'n bfógairt a ḋeineaḋ sí nár ṁiste ḋuit suim ċóir a ċur sa duine ḃí taoḃ ṫiar di nó mara gcuirṫeá nárḃ' ḟearrde ṫu. Do ḃí a barr ag éirġe anáirde—an lúb is luġa ar doṁan innti; aċ do ḃí míṡuaineas agus buairt san éiriġe 'náirde sin i sróin Ṡeáinín. Ḃí sí trodaċ, colgaċ, dána, neaṁnáireaċ.

Agus do ḃí Seáinín mar do ḃí a ṡrón—do ḃí lúb ann, agus do ċuaiḋ de'n saoġal mór an lúb san a ḋíriú. D'éiriġ an saoġal mór as—fiú aṁáin a ṁáṫair féin. "Fágaim fé Ḋia ṫú, a Ṡeáinín," ar sise, "agus nár agraiḋ Sé ċoiḋċe orm é."

Luaṫ go leór 'na ṡaoġal d'éiriġ Seáinín amaċ ag cuardaċ a ḟoirtiúin féin. Níorḃ' ḟada go ḃfuair sé í. Droċ-ċinniúin a ḃí i ndán dó. Do buail ḋá ġalar é i dtosaċ a ṡaoġail—leisce agus tart mór. Ṫug Seáinín a ṡaoġal go léir ag freastal ar an dá ġalar san aċ níor leiġis sé riaṁ iad. Aċ marar leiġis, ní ṫáinig

aon droċ-ṁisneaċ riaṁ ar Ṡeáinín. Ní ṫug sé riaṁ masla do'n leisce ná tiormaċ do'n tart, d'á ḋeóin. Agus ba ḃeag an ċomaoin do ċuir an dá ġalar riaṁ ar an ḃfear mboċt. Ní ḟuair sé riaṁ uaṫa aċ gaċ lá le hocras agus gaċ ḋíg le pluda agus gaċ tráṫ i dtiġ na mboċt nó i bpríosún. Aċ mar adubart ċeana, níor ċuir san buairt ar biṫ ar Ṡeáinín. Do ḃíoḋ sé gaċ 'ra tráṫ go leasc, liodarta, nó go meisciúil, mearḃallaċ, do réir na peiḋme do ḃíoḋ air.

Dar leat-sa, b'ḟéidir, go raiḃ dá ḋonas ar Ṡeáinín—dúil san ól agus dúil sa leisce. Sin é a ċeap an tAṫair Tomás, leis, nuair a ḃí sé 'á ċoṁairliú. Dob' ḟearr, áṁ, an tuiscint a ḃí ag Seáinín féin. "Sdóiġ féaċ, 'Aṫair," ar seisean, "ní ṫuigeann tusa an scéal 'na ċeart. Ní haon rud liom-sa go ḃfuil dúil sa díoṁaointeas agam—beiḋ an saoġal go léir ann tar éis luċt na himniḋe ar fad; agus má ólaim braon—ḋé! ná hólann an saoġal é? Sé tá am' ċráḋsa, a' dtuigeann tú mé? aċ ná féadaim dúil aca a ṡásaṁ gan máċail do'n dúil eile. Sin é an donas mór atá orm-sa, 'Aṫair."

Do ḃí an scéal go cruaiḋ ar Ṡeáinín. Nuair ṫagaḋ an tart go róṁór air agus gan na deoċa róṗlúirseaċ do ċaiṫeaḋ sé foiréigean a ḋéanaṁ ar an leisce agus dul ag obair ċun piaċa na dige a ṫuilleaṁ. Do ḃíoḋ olc ag an leisce ċuige annsan, agus ḋeineaḋ sí beart náireaċ air. Nuair a ḋeineaḋ sé sásaṁ a ṫarta d'ól, do ḃuaileaḋ an leisce go láidir ins na cosaiḃ é agus d'ḟágaḋ sí sa ḋíg go maidin an duine boċt. Nó mara ndeineaḋ sí mar sin leis é, is aṁlaiḋ a ṫagaḋ sí 'na ġlúiniḃ nuair a ḃíoḋ sé ag gaḃáil tar sioṫṁaor agus ní leigeaḋ sí ḋo siuḃal go díreaċ. Tá sé 'na ḋlí sa tír seo, tá's agat, go gcaiṫfir siuḃal go díreaċ, nó mara ndeinir cuirfear isteaċ i n-áit ṫu ná féadfair siuḃal i n-ao' ċor, ná aon úsáid a ḃaint as do ċosaiḃ, beag ná mór; agus ċun t'aigne do ċoimeád ar siuḃal taḃarfar carn cloċ duit agus casúr ċun iad a ḃriseaḋ leis.

# Tuarasgaḃáil Ṡeáinín

Ṫárla trés na cleasaiḃ olca san na leisce go ḃfuair Seáinín eolas lán-ṁór ar ḋígeaċaiḃ agus ar ṗriosúnaiḃ agus ar ċloċaiḃ. Ní ḟéadfainn a ráḋ le fírinne gur ṁéaduiġ an t-eolas an taiṫneaṁ; aċ mar sin féin is dearḃ gur ṫaitiġ Seáinín go buan agus go minic iad nuair dob' é mian múċta an tarta is treise a ḃíoḋ ag gaḃáil feiḋme air.

Ar uairiḃ eile do ġaḃaḋ dúil na leisce ceannas agus treise ar gaċ aon rud eile. Nuair do ḃíoḋ san aṁlaiḋ do ṫréigeaḋ sé gleiṫreán agus fuadar an tsaoġail ṁóir ḃrostaiṫe agus do ġlacaḋ síṫ agus suaineas i "dTiġ na hOibre." Tá tiġṫe mar sin sa tír seo, tá's agat, ċun na daoine ná deineann aon obair do ċur isteaċ ionnta. Luċt oibre agus gnóṫa na dúṫaiġe a ḋíolann as na tiġṫe sin, agus sin é cúis go dtugtar "Tiġṫe Oibre" orṫa, is dóċa. Deineann na tiġṫe sin tairḃe mór sa tír. Mara mbeaḋ iad is cruaiḋ an saoġal a ḃeaḋ ag na daoine boċta ná deineann aon obair.

Do ḃí loċt aṁáin ag Seáinín ar an dTiġ Oibre. Pé dearṁad nó failliġe fé ndeara é, ní deintear aon riarú ann i gcóir luċt an Tarta Ṁóir. Ba ṁór an ḟailliġe é sin dar le Seáinín agus do ḋein sé rann:

Halla fada, árd, aeraċ,
Fallaí geala le haoldaṫ,
Tart fada 'ár dtraoċaḋ
Ċeal leanna ná braon de.

Ní raiḃ Seáinín go maiṫ ċun rann do ḋéanaṁ, aċ caiṫfiḋ gaċ aoinne a adṁáil gur deacair a ḃeiṫ filiúil agus an tart ad' ṫraoċaḋ. Do laḃair Seáinín go minic le Máiġistir an Tiġe i dtaoḃ ganntan na diġe agus do ċuir i n-iúl do an ḟailliġe a ḃíteas a ṫaḃairt i gceist ċoṁ táḃaċtaċ leis. Aċ ní raiḃ aon tuiscint ṁaiṫ insa Ṁáiġistir, is baoġalaċ, óir ní ṫug sé aon toraḋ ar Ṡeáinín aċ a ráḋ leis má ḃí tart air dul go dtí an púmpa. Ní ḋearna sé rud ar an Máiġistir, áfaċ, aċ

do laḃair go searḃánta i dtaoḃ an ṗúmpa "agus an deaṁan mé," ar seisean, "aċ gur mór é m'aṁras naċ é an púmpa ṫug an daṫ croiḋreac san ar do ḃaċal sróna-sa."

Is cosúil ná duḃairt sé aċ an ḟírinne ġlan leis an Máiġistir agus dá ḃrí sin is deacair a ṫuiscint cad ċuige ná tugaḋ aċ leaṫ ḃíḋ do Ṡeáinín an oiḋċe sin. Ní ḃíonn an raṫ ar an ḃḟírinne aċ uaireannta is baoġal —ar an saoġal so, pé scéal é. Fuair Seáinín amaċ é sin, leis, i gcionn tamaill, agus as san amaċ do ḋeineaḋ sé an ḟírinne a ċeilt, nó cuma eile a ċur uirṫe ċun ná haiṫniġtí í ó'n éiṫeaċ go raiḃ an raṫ agus an meas ar fad air.

## CAIBIDIOL II

## SEÁINÍN SA TIĠ OIBRE AGUS MAR D'AḊAIN SÉ TÓITEÁN

Mar adubart ċeana, dob' é an ċinniúin ċruaiḋ a ḃí ar Ṡeáinín ná féadfaḋ sé dúil a ṡásaṁ gan máċail do'n dara dúil do ḃí aige. Mara mbeaḋ an dúil a ḃí san ól aige ní ḃeaḋ a ḃac air fanúint sa Tiġ Oibre i riṫ a ṡaoġail. Ní raiḃ san i ndán dó, áfaċ, óir ní ḃíoḋ sé dá lá istiġ sa tiġ mór san nuair ṫagaḋ mian óil agus múċta tarta air. Istoiḋċe tré 'na ċodla ḃíoḋ sé ag taiḋreaṁ ar ól agus ar ṗiúntannaiḃ agus ar ṫaosgánaiḃ cuḃránaċa dige agus nuair a ḋúisiġeaḋ sé do ḃíoḋ spallaḋ tarta 'na sgórnaiġ agus, a náire ṁór é! gan aon rud ċun an spallaḋ san a ṁúċaḋ aċ an púmpa nó muga de ṫé leaṫḟuar. Ṫagaḋ míoḟoiḋne agus cráḋ croiḋe air le déine an tarta agus d'éiriġeaḋ sé ċoṁ mór san air ná bíoḋ aon ċuiṁne ar an leisce ag an nduine mboċt agus ṫagaḋ fuadar agus dásaċt ann.

Ṫéiġeaḋ sé go dtí Máiġistir an Tiġe agus do ċuireaḋ sé i n-iúl do i mbriaṫraiḃ groda, nárḃ áil leis comaoin a ċuideaċtan a ċur ar a dTiġ Oibre a ṫuille; agus d'iarraḋ cead agus caoi imeaċta ar an Máiġistir. Is náireaċ le ráḋ é go mbíoḋ áṫas ós íseal ar dtúis ar an Máiġistir nuair d'ḟágaḋ Seáinín féile agus foiṫin an Tiġe Oibre 'na ḋiaiḋ, agus do ċuireaḋ sé a ṡlán agus a ḃeannaċt leis an ḃfear mbeag agus é ag cur an ġeata amaċ de. Aċ ṫáinig ciall ċeannaiġ do'n Máiġistir ar ball, toisc a ṁinicí agus a ṁíoṫráṫúla d'ḟilleaḋ Seáinín ċuige arís—sé sin le ráḋ, aon uair d'éiriġeaḋ leis a ṫart a ḃáḋ agus a ċosa a ḃreiṫ slán leis ó luċt na dlí, d'ḟilleaḋ Seáinín ar an dTiġ

Oibre pé tráṫ nó míṫráṫ d'oireaḋ do féin. Ṫárla tríd sin ná bíoḋ an Máiġistir ró ḟial fé ċead a ċos a ṫabairt d'ḟear an tarta ċun dul amaċ. Níorḃ' é a ḋul amaċ a ċuireaḋ aon ṁairg air—a ṫeaċt isteaċ a ḋeineaḋ an ḃuairt.

Ṫáinig Seáinín go dtí an Máiġistir lá. Lá aonaiġ dob' eaḋ é amuiċ.

“D'oirfeaḋ dom dul síos fé'n mbaile indiu,” ar seisean leis an Máiġistir.

“D'oirfeaḋ dom-sa tú ḋ'ḟanaċt istiġ,” arsan Máiġistir.

Do stad Seáinín agus d'ḟéaċ sé ar ḟear ṁór an tiġe. D'ḟéaċ an Máiġistir ar Ṡeáinín.

“Seaḋ ?” arsa Seáinín.

“Ní ḃfaġaiḋ tú aon ċead indiu ?” arsan Máiġistir.

“Cad ċuige ná faġad ?” arsa Seáinín.

“Mar an uair ḋeireannaċ a fuairis cead, ṫáinís ṫar n-ais istoiḋċe ar steallaḋ na ngrást.”

Ar eagla go ḃfuil aoinne ná tuigeann cad é an ċiall atá le “Steallaḋ na ngrást,” ní mór dom a ráḋ gurab 'in é an tslí a ḃíonn daoine nuair a ṁúċaid a gcuid tarta go rómór agus go ngoilleann san ar a gcosa.

Do ḋiúltuiġ Seáinín go láidir do'n tuairisc sin go dtáinig sé riaṁ isteaċ fé ṁíoċoṫrom diúgṫa diġe.

“Ar m'anam nár ólas braon !” ar seisean. “Lagaċar beag a ḃain dom ċeal aon rud le n-iṫe.”

“Agus ar eagla na heagla arís, fanfair istiġ, a Ṡeáinín,” arsan Máiġistir, agus b'éigean do Ṡeán beag éirġe as.

Annsan do ċuir an Máiġistir Seáinín agus fear eile ċun úrlár na cistineaċ a niġe. Gadaraċ fada fir dob' eaḋ an fear eile, d'ḟás ṫar teorainn. Ḃí sé ċoṁ fada san ná seasuiġeaḋ sé ċoiḋċe 'na ċolúin ċoṁḋíriġ, aċ é lúbṫa, cromṫa, cam-ioscadaċ. “An Lúbán” a tugtaí air.

Ṫug an Máiġistir scuab agus buicéad do'n mbeirt. Ṫug Seáinín iarraċt ar a ċur i n-iúl do nár ġáḋ an

t-úrlár a niġe i n-ao' ċor—gur mór an truaġ ḃeiṫ 'á ḟliuċaḋ. Aċ níorḃ' aon ṁaiṫ ḃeiṫ ag cainnt leis an Máiġistir sin. Ḃí cíocras air ċun rudaí a niġe. Ḃíonn roinnt daoine aṁlaiḋ, agus is mór an míoċompórd a leiṫéidí. Ṫáinig mian do'n Ṁáiġistir sin an t-úrlár úd a niġe, agus ba ċuma mian aoinne eile annsan. "Seo ċuige siḃ," arsan Máiġistir le Seáinín agus leis an Lúbán, agus d'imiġ sé.

Rug Seáinín ar an scuaib. Ní rug an Lúbán ar an mbuicéad. Do ċuir sé a ḋá láiṁ i bpócaí a ḃríste agus do ḋein sé staidéar fada maċtnaṁaċ ar an mbuicéad. Do ḃí fuaṫ agus míoṫaiṫneaṁ aige do ṗúmpaiḃ agus do ḃuicéadaiḃ troma uisce. Nuair ná táinig aon uisce, ní raiḃ córú ná caoi oibre ag Seáinín do'n scuaib. Dá ḃrí sin ċuir sé cos na scuaibe go cúramaċ, cneasta fé poll a ascaille, agus d'ḟill sé a ċos ċlé go gráḋaċ tiompall a ċoise deise agus do ḃí mar sin ag cur na haimsire ḋe.

I gcionn leaṫuaire a ċloig ṫáinig an Máiġistir isteaċ d'ḟéaċaint conus mar do ḃí an niġeaċán ag dul ar aġaiḋ. Ní raiḃ sé ag dul ar aġaiḋ ar ċor ar biṫ. Do ḃí aigne an Lúbáin i ndiaṁraiḃ doiṁne na dtaiḃreaṁ agus b'éigean do'n Ṁáiġistir a ḃróg do ḃualaḋ air le fórsa róṁór i n-iarṫar a ċuirp ċun é ṁúscailt. Ċuaiḋ sé mar a raiḃ Seáinín agus do ḃuail sé cic ar ċeann na scuaibe, de'n talaṁ, agus ṫuit Seáinín nuair d'imiġ an teannta uaiḋ.

Ní fearr tráċt ar na rudaí aduḃarṫas insa ċistin sin tar 'éis an méid sin. Níorḃ' uasal ná níor ċneasta iad. Sé an ċéad ċuid eile de'n scéal a inneosad ná an Lúbán a ḃeiṫ ag an bpúmpa agus é ag iarraiḋ uisce a ṫarrac aníos tríd, as meaḋon na talṁan. Do stadaḋ sé anois agus arís agus d'ḟéaċaḋ isteaċ sa ḃuicéad ar eagla go mbeaḋ sé ró lán. Nuair a ḃí sé leaṫlán rug sé leis é tamall; annsan ċuir sé ar an dtalaṁ é ċun a scíṫ a leigean agus do ṡuiḋ ar ṡeanḃosca ḃí ann. B'éigean do éirġe arís, áfaċ, nuair a ċuir an Máiġistir

a ċeann amaċ tré ḟuinneoig agus do leig liú cáinte agus brostaiṫe air. Nuair a ṡroiċ sé an ċistin leag sé an buicéad ar an úrlár.

Fear ana árd go léir iseaḋ an Lúbán. Do ḃí sé anḟada anáirde agus an buicéad anḟada síos uaiḋ agus ba ṁór leis mar ṡuataḋ air féin cromaḋ. Deirtear gur cuma nó muc fear gan seift. Má's fíor é sin ní muc an Lúbán. Ċuir sé a ḋrom le falla, ṫóg sé a ċos ṁór go mall agus go míṫapaiḋ, ċuir sé i gcoinniḃ an ḃuicéid í agus do leag uaiḋ amaċ é ar an úrlár. Annsan do ṫuit an ċos anuas go liodarṫa, trom, arís.

Do ḃeaḋ san 'na ċleas ṁaiṫ mara mbeaḋ Seáinín. 'Dtuigeann tú, ḃí Seáinín i n-aice an ḃuicéid nuair a leagaḋ é, agus do steallaḋ an t-uisce tiompall na gcos aige agus isteaċ 'na ḃrógaiḃ. Annsan do ḋein Seáinín clampar. D'árduiġ sé an scuab agus ṫug sé fé'n Lúbán; aċ ní hé an Lúbán do ḃuail sé aċ taoḃ an falla, agus d'imiġ an ceann de'n scuaib. Rugadar isteaċ ar a ċéile annsan agus ḋeineadar corraiḋeaċt agus iomrascáil, agus níor ḟágadar corcán ná mias ná buicéad san áit nár leagadar agus nár ḃaineadar foṫrom as. Fé ḋeire do síneaḋ an fear fada. Ḃí sé lag ins na cosaiḃ, tá's agat, agus ḃí a ḟios san ag Seáinín agus is ar na cosaiḃ d'oibriġ sé. Ḃí sé díreaċ ar tí rinnce a ḋéanaṁ ar ċorp an Lúbáin nuair ṫáinig an Máiġistir isteaċ agus d'ḟógair sé sos coṁraic. Do ḋein an Lúbán a ġearán aċ do ḃréagnuiġ Seáinín gaċ focal dá nduḃairt sé. Ní raiḃ fios ag an Máiġistir ciaca ba luġa éiṫeaċ de'n mbeirt agus ċaiṫ sé éirġe asta, aċ d'ḟógair sé ḋóiḃ ná faġaidís aċ leaṫ biḋ ċun dinnéir an lá san.

Do ġoill sé go mór ar Ṡeáinín gan aċ leaṫ biḋ d'ḟaġáil ċun dinnéir. Níorḃ' fiú leis fanúint le n-a leiṫéid de ḃéile. Ḃí dréimire ann, agus nuair a fuair sé faill air do ċuir sé i gcoinniḃ an falla é agus do ċuaiḋ sé anáirde ar an ḃfalla. Tarraing sé an dréimire



Annsan do ḋein Seáinín clampar

'na ḋiaiḋ agus do leig síos ar an dtaoḃ amuiċ é. Ḃí sé díreaċ ċun dul síos amuiċ nuair ċonnaic sé an Máiġistir ag teaċt, istiġ. Do ḋein Seáinín drangáire ċuige. "Slán beo agat, a Ṁáiġistir, a ġráḋ," arsa Seáinín, agus do ċaiṫ sé póg d'á ṁéireannaiḃ leis an Máiġistir. Annsan do ḃain sé amaċ an talaṁ—agus an t-aonaċ.

* * * * *

An oiḋċe sin nuair do ḃí an Máiġistir go seascair 'na leabaiḋ agus sáṁán an ċodlata ag gaḃáil treise air, ṫáinig cnagarnaċ agus foṫrom agus béiceaċ ag an ndoras. Níor ċorruiġ sé, óir do ḃí dóirseóir ann ċun freastal ar an ndoras. Ċuaiḋ seisean go doras, aċ má ċuaiḋ níor laġduiġ san an gleo. Is aṁlaiḋ d'éiriġ sé féin agus an té a ḃí ag an ndoras ċun a ċéile, agus ṫuig an Máiġistir boċt nár ṁór a ċaḃair féin ċun an scéal a réiḋteaċ. D'éiriġ sé agus do ċuaiḋ go doras.

"Stadaiḋ!" ar seisean.

Do stadadar.

"Ó bail ó Ḋia—Ḋia ort, a Ṁá—Ṁáiġistir," arsa Seáinín agus é ar na stárṫa meisce. Nuair ṫuig an Máiġistir cé ḃí aige d'éiriġ a ḟearg. Rug sé ar ḃóna casóige ar Ṡeáinín.

"Ná raiḃ bail ó Ḋia ná ó Ṁuire ort-sa, a ċoileáin an áirseóra!" ar seisean, agus ṡáiḋ sé Seáinín roiṁis amaċ agus níor stad sé leis gur ċaiṫ sé isteaċ é i seomra go raiḃ tuiġe ann agus do ḋaingniġ an doras air. "Fan annsan anois go ḃfuarair," arsan Máiġistir, agus do-ċuaiḋ sé arís ċun súsa.

Aċ ní fuaire ba ṁéin le Seáinín. Nuair a ḃraiṫ sé an teas ag dul as féin ċrom sé ar ċuardaċ sa doirċeaċt go ḃfuair sé an tuiġe agus do ṡín é féin. Do ḃí an áit ana-ḋorċa aċ do ḃí Seáinín ag bogaṁrán do féin go ceann tamaill. Annsan ḃraiṫ sé an oiḋċe ag dul i nglaise. Do ċrom sé ar ċasaḋ agus ar iompó go ndeaċaiḋ sé síos fé'n dtuiġe. Ní raiḃ aċ a ċeann aníos. Do ḃí sé ag cur na hoiḋċe ḋe go dtí gur ċeap sé gur ṁór an ċuideaċta gal tobac. Tar éis a lán iúnṫairte

tarraing sé amaċ an píp. Ní raiḃ 'dat' innti aċ ḃí aigne Ṡeáinín ḃoiċt ró ṁór ar seaċrán ċun rud ċoṁ beag leis sin a ṫabairt fé ndeara. Do las sé lasán agus do ḃí ag iarraiḋ é ċur anuas ar ḃéal na pípe. Do-ċuaiḋ san de, áfaċ, óir an áit 'na gceapaḋ sé do ḃéal na pípe a ḃeiṫ ann ní hé sin an áit i mbíoḋ sé i n-ao' ċor. Do ḃí an duine boċt ċoṁ fada san ag iarraiḋ béal na pípe d'aimsiú go raiḃ an lasán dóiġte isteaċ go bun mar a raiḃ a ṁéireanna. Ní ḟeacaiḋ Seáinín an méid sin dar ndóiġ—is aṁlaiḋ do ḃraiṫ sé é; agus ní túisce do ḃraiṫ ná do leig sé uaiḋ an lasán. Nuair a ṫuit an lasán ar an dtuiġe, dar ndóiġ, do ḃí solas go leór láiṫreaċ aige. D'imiġ an teine ar ḃarr na tuiġe go léir. Nuair d'éiriġ Seáinín ní raiḃ aon oiġre air aċ an ċolún teine do ḃíoḋ ag treorú clann Israel san oiḋċe. Ní har ċlannaiḃ Israel do ḃí Seáinín ag cuiṁneaṁ aċ ar an dtuiġe a ċur de agus ar éalú as an seomra 'na raiḃ sé. Do ċuir sé an tuiġe ḋe gan a ċuid éadaiġ a ḋul tré ṫeine i n-ao' ċor, agus annsan ḃí sé ag féaċaint ar an dtóiteán. Ní fada, áfaċ, go raiḃ an deataċ ag goilliúint air. Ḃí sé ċoṁ reaṁar san go ḃféadfá é ġearraḋ. Do-ċuaiḋ sé isteaċ 'na ḃéal is 'na ċliaḃ. Do ḃain sé a anál de agus do ċaoċ sé a ṡúile agus ar feaḋ na haimsire ḃí lasraċa dearga teine ag éirġe as an dtuiġe agus tuille de scamallaiḃ móra duḃa deataiġ ag éirġe as an mblaḋm. Do ḃí Seáinín ag gaḃáil ar an ndoras go raiḃ a ḃróga briste agus a ċosa gan anam, gan ḃrí, aċ ní ċualaiḋ aoinne é.

Dá mb' aoinne eile ḃeaḋ ann aċ Seáinín do ḃeaḋ deire leis an scéal so annso, óir ṫiocfaḋ laige orṫa agus do ṫaċtfaḋ an deataċ iad. Ċeap Seáinín ná raiḃ a lá tagaite fós, agus dá ḃrí sin do luiġ sé ar an úrlár agus do ċuir sé a ṡrón fé'n ndoras. Mar sin fuair sé puṫ gaoiṫe a ċongaiḃ 'na ḃeataiḋ é go ḃfeacṫas an tóiteán agus gur fuascluiġeaḋ é.

Sarar múċaḋ an teine do dóġaḋ an taoḃ san go léir de'n Tiġ Oibre.

# Seáinín sa Tig Oibre

Lá ar 'na ṁáireaċ do tionólaḋ cruinniú speisialta de Ċoṁairle Tiġe na mBoċt. Do ḋein Seáinín gearán ar an Máiġistir: gurḃ' é fé ndeara an tubaist go léir. Tugaḋ fógraḋ míosa do'n Ṁáiġistir toisc Seáinín a ċur i seomra na tuiġe. "Níor ċeart do a leiṫéid d'íde a ṫaḃairt ar aindeiseóir ḃoċt ḋealḃ," arsa na Coṁairleóirí.

## CAIBIDIOL III

## SEÁINÍN 'NA ṀÁIĠISTIR AGUS 'NA ḊUINE ÚRÍSEAL SA TIĠ OIBRE

Do ḃíṫeas go han-imṡníoṁaċ san "Tiġ Oibre" i dtaoḃ an Ṁáiġistir nua a ḃeaḋ aca. Níor toġaḋ aoinne go ceann mí tar éis tóiteáin Ṡeáinín. Do ḃí mórán cainnte ar siuḃal sa ḋúṫaiġ tiompall, leis, mar ġeall air. Do ḃí sluaġ ag cur isteaċ ar an mbeart, aċ ní raiḃ aon tseans ar fónaṁ aċ ag beirt aca. Do ḃí úncail le duine aca san 'na Ċaṫaoirleaċ ar an gCoṁairle; agus do ḃí úncail leis an nduine eile 'na Leas-Ċaṫaoirleaċ. Do ḃí an comórtas go hanaġéar ar fad eatorṫa. Do ḃíṫeas ag déanaṁ uisce fé ṫalaṁ go flúirseaċ. Níor fágaḋ duine de'n Ċoṁairle ná deaċaiḋ duine agus beirt agus triúr ċuige. Ní raiḃ gaol ná coṁgus coṁairleora, insna glúiniḃ i bfad amaċ, ná dearnaḋ cainnt agus bladar agus muinnteartas leis. Níor cuireaḋ comaoin riaṁ ar ċoṁairleoir aca nár cuireaḋ san i n-iúl do agus nár hiarraḋ guṫ 'na aisioc. Aon ċoṁairleoir aca go raiḃ fiaċa air do geallaḋ cáirde fada ḋo, nó do bagruiġeaḋ dlí gan ṁoill air, do réir mar ḃí sé ar ṫaoḃ, nó i n-aġaiḋ, aoinne de'n ḃeirt. Do ḃí siopaí óil agus gréiṫre ag muinntir na beirte iarraṫóirí. Ní hag ráḋ aon ruda atáim, aċ is cuiṁin liom féin, ar feaḋ na míosa sin, go mbíoḋ cuid de na coṁairleoirí ceangailte istiġ ins na trucaillí ag dul aḃaile ó'n mbaile mór. Do ḃris duine aca a láṁ. Is aṁlaiḋ ná raiḃ sé sin ceangailte ar aon ċor, agus do ṫuit sé amaċ as an dtrucaill. Ċuala féin úncail le duine de'n ḃeirt lá ag cainnt le coṁairleoir. Ag iarraiḋ a ġuṫa a ḃí sé. Siopa mine agus plúir a ḃí ag an úncail sin.

# Seáinín ’na Ṁáiġistir sa Tiġ Oibre

“Um! ní abróċaḋ ‘seaḋ’ ná ‘ní heaḋ’ leat,” ars an coṁairleoir, “aċ a’ dtuigeann tú leat me? Sin í amuiċ mo ṫrucaill agat.”

Ċuala daoine ’á ráḋ go ḃfuair Doṁnall an Ḃéarla, sráille d’ḟeirmeoir fuar folaṁ atá againn—duḃartas go ḃfuair sé deiċ bpúint ó ḋuine aca. Ní fíor é, dar liom féin; mar tá ḟios agam gur do’n duine eile ṫug Doṁnall a ġuṫ. Duḃairt sé ’na ḋiaiḋ sin gurḃ í a aintín i nAmericeá a ṫug do an deiċ bpúint fiċead a ṫug sé ar ċapall an t-aonaċ a ḃí ċugainn. Ní ḟeadar-sa; aċ tá’s agam gurḃ’ é guṫ Ḋoṁnaill a ċuir an fear eile isteaċ ’na Ṁáiġistir ar an dTiġ Oibre, agus ar Ṡeáinín seo ’gainn-ne.

Nuair d’imiġ an seana-Ṁáiġistir agus sara dtáinig an Máiġistir nua, ḃí saoġal teasbaiġ aca idir fearaiḃ is mnáiḃ sa Tiġ Oibre. Níor ḟágadar riail ar an gclár nár ḃriseadar. Do ḃí rí-rá agus aċrann aca. Do ḋein Seáinín bruiġean le gaċ fear dá raiḃ ann sa tiompall agus mar sin do ġaiḃ sé sórt uaċtaránaċt’ os a gcionn. Do ġéill an Lúbán féin do—b’éigean do bróga Ṡeáinín a ġlanaḋ lá.

Ar an tslí ċéadna do ċuir sé a raiḃ sa tiġ ag déanaṁ a ṫola. Má ḃíoḋ sálóg tobac ag duine aca—agus gur annaṁ do ḃíoḋ—caittí a leaṫ a ṫaḃairt do Ṡeáinín; agus mara dtugtaí an leaṫ le réiḋteaċ do, ṫógaḋ sé é go léir le láiṁ láidir. Ní fada go raiḃ uaċtaránaċt Ṡeáinín ’na ḋeargḃroid agus do ḃí luċt an Tiġe uile i ndaoirse sglábaiḋeaċta aige. Do ḃíodar ag cásaṁ a raiḃ de Ṁáiġistirí cneasta riaṁ aca agus ag cur slán beo le n-a gcuiṁne. I ndeire na scríbe ḃíodar ag éirġe míoḟoiḋneaċ agus míoṡásta. Ċromadar ar ċogarnaiġ agus ar ḃeiṫ ag déanaṁ coṁairle os íseal ċun géarḃroid Ṡeáinín a ċur díoḃ.

Tráṫnóna d’á raḃadar ag iṫe béile isteaḋ do scéiḋ toraḋ na cogarnaiġe agus na coṁairle ós íseal amaċ. Sáspain té do ḃí aca. Ní raiḃ na sáspain lán. Rug Seáinín ar ṡáspan an Lúbáin agus do líon sé a ċeann

féin go béal le té an fir fada. B'in é tuar tuitime Sheáinín. Cúl bulóige aráin do bhí ag an Lúbán. Rug sé air agus bhuail sé Seáinín isteach sa mhalainn leis, agus thug radharc réiltean agus soillse dho. D'éirigh gach aoinne le n-a phíosa féin aráin agus d'aimsigheadar Seáinín. Rugadar annsan air agus do ghabhadar de dhornaibh agus de chosaibh air. Nuair a bhí an troid bainte aca as agus é go lag, lúbach aca do chuireadar 'na sheasamh é. Rug an Lúbán ar sháspan Sheáinín. Rug gach aoinne a bhí ann ar a sháspan féin. Rug an Lúbán ar chluais ar Sheáinín agus do chrom a cheann agus do leig an lán tsáspain de thé síos le cúl agus le cnámh droma an duine bhoicht mí-áidh. Do dhein gach aoinne an cleas céadna le n-a chuid féin de'n té. Do bháidh iomad an té sin sprid Sheáinín ar fad.

"Umhluighim is géillim," ar seisean.

"Ar do dhá ghlúin," arsan Lúbán.

Do chuaidh Seáinín ar a dhá ghlúin.

"Lígh mo bhróg," arsan Lúbán, agus do shín sé amach bróg mhór aindeis chuige.

D'fhéach Seáinín ar an mbróig.

"Lígh mo bhróg," arsan Lúbán.

Do lígh.

Leis sin do dhein lucht an Tighe Oibre cnagarnach bhuaidhe leis na sáspanaibh ar an mbórd.

Cheal aon Mháighistir a beith ann is ar an ndóirseoir do bhí cúram rialaithe agus órdaithe an Tighe Oibre. Ní raibh sé féin ná Seáinín ró gheal le n-a chéile. Níorbh' é sin an t-aon oifigeach amháin a bhí amhlaidh le Seáinín. Nuair a chualaidh an dóirseoir cnagarnach na sáspan tháinig sé isteach go dtí Halla an Bhídh. Chonnaic sé Seáinín 'na dhonáinín bhocht bháitthe 'na sheasamh i gcoinnibh an fhalla. Ní raibh d'aigne aige do Sheáinín ach "iarraim cúis chugat." Rug sé ar chúl ar an bhfear mbeag.

"'Chuige dhuit beith ag déanamh gleoidh agus achrainn mar seo," arsan dóirseoir.

"Ní mise a dhein," arsa Seáinín bocht go lag, ach go fírinneach.

"Ṫugais t'éiteaċ," arsan ḋóirseoir.

D'éiriġ Seáinín as an aragóint. "Ní fearr caint ná éisteaċt," ar seisean go míṁisniúil.

"Téanam ort," arsan ḋóirseoir.

Do lean Seáinín é. Ċuadar tré ṗóirsiḃ fada. Do ḃain an ḋóirseoir an glas de ḋoras agus ċuadar isteaċ i seomra mór niġeaċáin mar a raiḃ umar mór. Do ḃain an dóirseoir casaḋ as coc uisce agus do ċrom an t-umar ar líonaḋ.

"Ḃain díot," arsan ḋóirseoir.

Do ḃain. Do ḃí stríocanna buiḋe ó'n dté ar ċorp Ṡeáinín mar do ḃeaḋ cat riaḃaċ ann. Nuair do ḃí an t-umar lán do stop an dóirseoir an t-uisce.

"Sin gallúnaċ agat," ar seisean, "agus tuḃáile. Preab isteaċ is niġ tu féin."

"Tá sé fuar," arsa Seáinín agus ṫáinig creaṫaí air.

"Is truag liom ná fuil gal as," arsan dóirseoir ag leaṁmagaḋ, "agus níl aon Uisce Ċolóng againn sa tiġ, is baoġal. Isteaċ leat, ḃéarfad-sa éadaċ tirm ċuġat."

Nuair d'imiġ an fear eile do ḃí Seáinín ag féaċaint i ḃfad agus go géar ar an uisce. Do ḃí san go geal agus go gléineaċ—ċoṁ deas d'uisce is do ḋein ceol riaṁ ag riṫ síos cliatán sléiḃe. Aċ ní ḟeacaiḋ Seáinín riaṁ aon uisce is luġa do ṫaitniġ leis. Tar éis ḃeiṫ i ḃfad ag maċtnaṁ do ċuir sé órdóg a ċoise go haiclíḋe ann. Do ṫarraing sé amaċ arís í, ápaċ, agus do ḃain sé crotaḋ as an gcois agus do ṫiormuiġ an órdóg leis an dtuḃáile láiṫreaċ. Do ḋein sé maċtnaṁ arís annsan. B'é toraḋ an ṁaċtnaiṁ sin go ḃfuair sé cúinne beag de'n tuḃáile agus gur ḟliuċ sé é agus gur ṫosnuiġ sé ar na stríocanna a ḃí air a ḃaint de féin. Nuair do ḃí gaċ stríoc 'na raḋarc imiṫe fuair sé an ġallúnaċ agus ḃí sé ag iarraiḋ sobal a ḋéanaṁ ar uisce an umair. Annsan fuair sé an tuḃáile agus do ḟliuċ go maiṫ é. Nuair a ḃí an t-ullaṁú san déanta d'ḟan sé leis an nDóirseoir agus é go sásta.

Ceann de ṁíoċoṫromaí an duine iseaḋ é gur fearr an raḋarc a ḃíonn ag an ḃfear ṫall air ná aige féin. Is minic a ċíonn an fear tall stríoc ionainn ná feicimíd féin ar ċor ar biṫ, agus ní ḃíonn sé ċoṁ sásta linn agus ḃímíd féin. Mar sin do Ṡeáinín. Ċoṁ luaṫ agus ṫáinig an dóirseoir isteaċ ċonnaic sé stríocanna a ḃí ṫar raḋarc agus ṫar eolas Ṡeáinín ar fad. Duḃairt sé rudaí míoṫaiṫneaṁaċa le Seáinín, aċ níorḃ aon ana-ḋíoḃáil é sin—ní haon rud d'ḟéadfaḋ sé a ráḋ do ċuirfeaḋ aon ḃuairt ar Ṡeáinín—aċ na rudaí d'ḟéadfaḋ sé a ḋéanaṁ.

Agus do ḋein sé ceann de na rudaí sin. Ċuir sé fios ar an Lúbán agus ṫug sé scuab niġeaċáin do. B'éigean do Ṡeáinín dul san umar. Annsan ṫáinig an Lúbán leis an scuaib agus do scríob agus do scrios agus do sciomair sé Seáinín ó ṁullaċ, talaṁ. Do ċuir sé slaimicí sobail isteaċ 'na ḃéal agus 'na ċluasaiḃ agus 'na ṡúiliḃ agus ṫagaḋ dranġáire ar a aġaiḋ nuair baintí creaṫaí fuaċta as Seáinín ḃoċt. Ar deire do ṫumadar fé uisce é agus do ḃaineadar an ġallúnaċ de agus ṫáinig sé as an umar.

"Seaḋ! níl aon stríoc anois ort," arsan dóirseoir.

Ní duḃairt Seáinín aon rud. Ḃí sé 'á ṫiormú féin. D'imiġ an dóirseoir annsan tar éis a ráḋ leis an Lúbán an glas a ċur ar an ndoras nuair a ḃeidís ullaṁ agus an eoċair a ḃreiṫ ċuige.

An ḟaid a ḃí Seáinín ag cur uime do ḃí an fear fada 'na ṡeasaṁ ag féaċaint air agus é ag ráḋ rudaí greannúra agus cainnte magaiḋ fé Ṡeáinín. Ní duḃairt seisean gíog. Do ḃí a ḟiacla ag déanaṁ ceoil leis an ḃfuaċt agus do ḃí an ḟearg ar fiuċaiḋ 'na ċroiḋe. Do ḃí sé ullaṁ aċ na bróga do ḋúnaḋ. Do ḃí sé ag gabáil díoḃ san.

"An fada go mbeir ullaṁ?" arsan Lúbán.

Níor laḃair Seáinín.

"An ḃfuileann tú go deas, te anois, a Ṡeáinín?" arsan Lúbán arís agus béal mór air ag magaḋ.

Nuair ná fuair sé freagra do lean sé air ag cur ceisteanna i dtaoḃ gallúnaiġe agus rudaí eile agus do ḃí sé ag déanaṁ grinn agus caiṫeaṁ aimsire do féin ar a ṁórṡástaċt.

Aċ bíonn deire le gaċ aon rud, agus ċeap Seáinín gur ṁiṫid deire ċur le greann an Lúbáin. Ṫug sé léim fuadaiġ agus sara raiḃ 'ḟios ag an Lúbán cad a ḃí ċuige do ḃuail an fear beag é le poc d'á ċeann isteaċ i meaḋon a ċuirp, agus do síneaḋ an Lúbán boċt ar ṡlait a ḋroma isteaċ san umar uisce.

Ṫáinig an scéal gan aon ċoinne ar an slibire fada agus níor ḟéad sé aon ċosaint a ḋéanaṁ air féin. Liú an ċéad rud a ċuiṁniġ sé ar a ḋéanaṁ, aċ toisc go raiḃ a ċeann fé uisce nuair a ċuiṁniġ sé air sin ní maiṫ an liú a ċuir sé as. Ní ṫáinig go huaċtar aċ bulgóidí gaoiṫe. Nuair do ċuir an Lúbán a ċeann os cionn uisce, ṫug sé iarraċt eile ar liú ṁaiṫ a ċur as, aċ nuair d'oscail sé a ḃéal do rop Seáinín an píosa gallúnaiġe isteaċ ann le fórsa. Annsan do ċuir Seáinín an glas ar an ndoras agus an eoċair 'na ṗóca agus d'imiġ leis síos go dtí an doras mór ċun éalú amaċ dá ḃféadaḋ sé é. Do ḃí an dóirseoir ann roiṁis.

"Cá ḃfuil an liairne fada úd?" ar seisean.

"Ċeap sé go niġfeaḋ sé é féin," arsa Seáinín. "D'ḟágas-sa istiġ san umar é."

B'uafás leis an ndóirseoir aoinne sa tiġ úd 'á niġe féin d'á ḋeoin. Ḃí sé i gcoinniḃ na rialaċa. Sé ḃí ins na rialaċaiḃ ná "go gcaiṫfeaḋ" duine é féin a niġe, agus ṫuigfeaḋ aoinne as san, dar ndóiġ, naċ d'á toil ná d'á ḋeoin a ḋéanfaḋ aoinne é.

Do-ċuaiḋ an dóirseoir fé ḋéin an Lúbáin. Nuair ṫáinig sé go doras níor ḟéad sé dul isteaċ, dar ndóiġ. Ċuala sé an Lúbán istiġ ag casaċtaiġ d'iarraiḋ blas na gallúnaiġe a ċur as a ḃéal agus as a scórnaiġ. Do ḃuail sé cnag ar an ndoras.

"Oscail," ar seisean.

"Oscail, tu féin, má's fearr leat," arsan fear istiġ.

Ṫáinig aṁras ag an ndóirseoir.

"Ná fuil an eoċair agat?" ar seisean.

"Níl," arsan Lúbán, "ná feacaís Seáinín?"

Do ḃrostuiġ an dóirseoir ċun an dorais; aċ do ḃí sé déanaċ. Do ḃí Seáinín leaṫslí ċun an ḃaile ṁóir an uair sin agus é ag portḟeadġail go sásta do féin agus an eoċair 'na ṗóca.

Amaċ tríd an ḃfuinneoig a rugadar an Lúbán.

## CAIBIDIOL IV

## mar do ḃuail Seáinín leis an mbacaċ mbuiḋe agus mar do scar sé le "cos ṁaide"

Nuair táinig Seáinín ċom fada leis an mbaile mór ḃí an oiḋċe ag tuitim. Ṫug sé cuaird iniúċta agus féaċana tré sna sráideanna go léir. Ní fada go ḃfuair sé amaċ gur ṁaiṫ, tráṫúil mar d'ḟág sé an Tiġ Oibre. Do ḃí, do réir mar ba ċlos do, lá spóirt agus grinn agus óil na bliana ag teaċt lá ar na ṁáireaċ, óir is ar an lá a ḃí ċugainn a ḃiṫeas ċun rásanna capall agus staigíní an ċeanntair sin a riṫ. D'éiriġ misneaċ agus dóċas Ṡeáinín leis an dtuairisc sin agus do ḃí sé go gnóṫaċ ag maċtnaṁ ar cad é an ealaḋa b'ḟearra ḋo a ċleaċtaḋ i láṫair fear agus ban na dúṫaiġe nuair ḃeidís bailiṫe ar faiṫe na rás. Is mór na healaḋna do ḃí ag Seáinín i gcóir aonaiġ agus mórċruinniṫe. Do ḃí Cleas na Lúibe aige agus Cleas na dTrí gCártaí. Do ḃí Corc ar Ṡróin aige agus Toill i mBairrle. Do ḃí Cipíní Aitinn aige agus Roṫ an Raṫa agus Mála an Éitiġ agus Cleas na Méaracán, agus iomad d'ealaḋnaiḃ eile naċ gáḋ a ráḋ. Do ḃí sé ag dul de a aigne a ṡocrú go ceann i ḃfad. Annsan do socruiġeaḋ do í. Ṫáinig duine ċuige—fear fada buiḋe.

"Tú ḃí uaim," arsan fear buiḋe.

"Ní déarfainn id' ċoinne," arsa Seáinín.

Dob' iongna le daoiniḃ b'ḟéidir cad ċuige go mbeaḋ aoinne ar lorg Ṡeáinín. An duine úd a ḃí ar a lorg do ḃí sé tar éis tamaill ṁaiṫ de'n tráṫnóna a ċaiṫeaṁ ag cuardaċ. Ní raiḃ aon aiṫne ar Ṡeáinín aige ná ní ḟeaca sé riaṁ é ná ní raiḃ ḟios aige go raiḃ Seáinín i n-ao' ċor ar an saoġal; aċ is iongantaċ an rud é ċom

luaṫ agus fuair sé raḋarc air—" tú ḃí uaim," ar seisean. Ċun Seáinín a ċur i mbairrle a ḃí sé. Do ċonnaic sé a lán daoine eile, aċ ní duḃairt sé an méid sin le haoinne aca cé go gceapfá go raiḃ a lán aca ċoṁ maiṫ nó níos fearr ná Seáinín. Aċ féaċ, níor iarr sé ar aoinne aca dul sa ḃairrle. Naċ ait an scéal é dá mbeiṫeá ag lorg duine le dul i mbairrle lá rás, agus dá ḃfeicteá fear hata síoda agus fear caipín ar leaṫṡúil, ná cuiṁneofá coiḋċe ar ḟear an hata síoda a ċur sa ḃairrle. Ní ċuiṁneofá go deiṁin, aċ raġfá go díreaċ go dtí fear an ċaipín ar leaṫṡúil agus déarfá —" tu ḃí uaim," agus rud níos iongantaiġe ná san déarfaḋ seisean mar aduḃairt Seáinín. Duḃairt seisean go raiḃ sé lántsásta dul i mbairrle agus go leigfeaḋ d'ḟearaiḃ Éireann caiṫeaṁ leis deiseal agus clé, ar ṗingin gaċ trí urċair agus scilling mar ḋuais dóiḃ dá mbuailidís sa ṁalainn é, nó leaṫċoróin dá marḃuiġidís é " scun-scan." Do ḃí an Bacaċ Buiḋe sásta.

Nuair a ḃí an margaḋ déanta aca ċuadar isteaċ ċun é do ḟliuċaḋ. Sin dlí atá i nÉirinn. Ní ḃeaḋ an margaḋ daingnite gan é ḟliuċaḋ.

" Cad a ḋ'ólfair ? " arsan Bacaċ Buiḋe.

Do ṫarraing Seáinín a ṁuinċile tar a ḃéal agus do ċaiṫ seile ar an úrlár, i gcead do'n ċuideaċtain.

" Piúnt," ar seisean.

Fuaireadar dá ṗiúnt.

" Fé ṫuairim do ṡláinte," ar siad agus d'óladar leaṫ an ṗint an duine aca agus annsan ċuireadar an dá ḋiġ leaṫólta ar an gclár ċun go dtagaḋ a n-anál dóiḃ. Ċaiṫeadar tamall beag annsan ag tráċt ar ṗatrúnaiḃ agus ar rásannaiḃ agus ar aontaiḃ móra agus ar ealaḋnaiḃ ceoil agus cleasaiḋeaċta. Annsan ṫógadar na deoċa arís agus do ċuireadar na gloiní le n-a mbéal, leagadar a gceann siar, d'árduiġeadar buinn na ngloiní san aer, agus d'imiġ an pórtar duḃ síos 'na scórnaċaiḃ mar do ṡluigfeaḋ gainéad scadán.

Níor labair aoinne aca go ceann tamaill annsan aċ

iad ag cuiṁneaṁ, dar leat, go leatḃrónaċ ar ar óladar riaṁ de ḋeoċaiḃ móra maiṫe. Do ḃí an Bacaċ Buiḋe ag féaċaint isteaċ 'na piúnt féin agus é 'na láiṁ aige. Nuair ṫosnuiġ sé ag cainnt le Seáinín, dar leat air go ndearṁadaḋ sé go mbíoḋ an piúnt folṁaiṫe aige óir nuair do ḃíoḋ Seáinín ag féaċaint air d'árduiġeaḋ an Bacaċ Buiḋe a ġloine go dtí n-a ḃéal ċun an méid a ḃí ann, mar 'ḋeaḋ, d'ól, agus is mór an díombá a ḃíoḋ 'na ġnúis nuair ná faġaḋ sé ann aċ gaoṫ. Ṫuig Seáinín gur ċuige féin a ḃíṫeas agus do luiġ sé go mór ar an gcroiḋe aige toisc é ḃeiṫ gann fá airgead ná féadfaḋ sé féile do ḟreagairt do'n ḃfear buiḋe. Do ġoill dealḃas Ṡeáinín, leis, ar an mBacaċ Buiḋe agus is truaġ liom a innsint gur d'á ḋeoin d'ḟág sé slán agus beannaċt aige go dtí lá ar na ṁáireaċ.

Nuair d'imiġ an fear buiḋe ċeap Seáinín gur ṁiṫid do féin ḃeiṫ ag cuardaċ ionaid luiġṫe agus suaimnis i gcóir na hoiḋċe. Sin é an uair do ḃraiṫ sé uaiḋ féile an Tiġe Oibre. Is mó oiḋċe sáṁ a ċodail sé riaṁ ann agus níor héiliġeaḋ riaṁ pinginn dá ċionn air. Níor ṁar sin anois do—ní raiḃ leabaḋ ná leaṫ leabṫan le faġáil gan airgead síos. Slán beo leis an dTiġ Oibre !

Do ḃí Seáinín ag imeaċt leis go dtáinig sé go dtí cúinne. Do ḃí gasraḋ fear ag an gcúinne sin. Do ḃí an dá láiṁ i bpócaí a ṫreaḃsair ag gaċ fear aca agus a ċaipín anuas ar a leaṫṡúil agus a ġuala leis an ḃfalla. Do ċuir Seáinín, leis, a ġuala leis an ḃfalla. D'aiṫin an fear a ḃí i n-aice leis é.

“Caṫain a ṫáinís amaċ ?” ar seisean le Seáinín.

Ní raiḃ ar eolas ná ar ṫaiṫiġe Ṡeáinín aċ aon teaċt amaċ aṁáin agus aon áit aṁáin ċun teaċt amaċ as go deireannaċ—agus b'ṡin é an Tiġ Oibre. Dá ḃrí sin duḃairt sé :

“Tráṫnóna.”

“I gcóir na rás is dóċa,” arsan fear eile. Duḃairt Seáinín go ḃréagaċ gurḃ' eaḋ.

Nuair do ḃraiṫ Seáinín an fear eile ċoṁ cainnteaċ ċeap sé nár ṁiste b'ḟéidir ceist na leabṫan a ṫarraċ ċuige. Do ḋein.

“Cá mbeir anoċt?” ar seisean.

“I dtiġ bó Ṡeáin Ḃric,” ar sé sin. “Ṡoláṫruiġ Cos Ṁaide eoċair a ḋ'osclóċaiḋ é.”

Ba neaṁṡuim le Seáinín ciarḃ' é Cos Ṁaide. Cead beiṫ i dtiġ bó Ṡeáin Ḃric do ḃí uaiḋ. Ċuir sé ceist eile, idir ḋóċas agus mí-ḋóċas do.

“An mbeifear tar doras ann?” ar seisean.

“Um,” arsa fear an ċúinne go mall, “b'ḟéidir go mbeifí agus b'ḟéidir ná beifí. A' mbeaḋ cáiṫne tobac agat?”

Do ċuarduiġ Seáinín. Mar b'áṁaraiġe i nÉirinn é ḃí píosa 'na ṗóca do ḃain sé indé roiṁe sin de'n Lúbán. Ṫug sé d'ḟear an ċúinne é. Do ḋein san muinnteartas agus do ġeall sé do Ṡeáinín foiṫin tiġe na bó.

Is aṁlaiḋ do ḃí tiġ na bó san agus é ar gcúl ar fad ó'n tsráid. Lána fada do ḃí ag dul ċuige ar ṫaoḃ agus garrḋa fada caol a ḃí ar ċúl tiġe Ṡeáin Ḃric ó'n dtaoḃ eile. Aimsir fóġair do ḃí ann agus dá ḃrí sin ní ḃíoḋ an ḃó aonair a ḃí ag Seán Breac sa tiġ i n-ao' ċor istoiḋċe—crúiḋtí ann í tráṫnóna agus ar maidin. Níl innsint scéil ar an tslí a fuair Cos Ṁaide an eoċair ċun an áit d'oscailt aċ aṁáin an méid seo, naċ baoġal gur ó Ṡeán Ḃreac a fuair sé riaṁ í. Do ḃí míoṫaiṫneaṁ ag Seán do ḃacaċaiḃ. “Bramairí díoṁaoine” ṫugaḋ sé orṫa. Tá daoine de ṡaġas Ṡeáin ann agus ní ḃíonn aon ġráḋ do ḃacaċaiḃ aca. Is aoiḃinn liom-sa bacaiġ—aċ níl aon tiġ bó agam.

Nuair ṫáinig an tráṫ dar leo nuair a ḃeaḋ aon duine réasúnta tar éis a ḃó a leigint amaċ agus dul a ċodla ḋó féin, do ċuaiḋ Seáinín agus a ċomráḋaiḋe ag triall ar an dtiġ bó. Ní hé an coṁgar do ġaḃadar, má seaḋ, aċ ċuadar ċun tiompaill agus faid slí, agus ṫángadar i dtreo an tiġe mar ṫiocfaḋ madarua ar ċró

cearc, nó mar ṫiocfaḋ an bás insan oiḋċe. Aċ ní raiḃ de ċirc annsúd rómpa-san aċ Cos Ṁaide agus a ṁála is a ḃeilteanna, agus an doras oscailte aige.

Dob' iongantaċ an fear Cos Ṁaide. Do ḃí cos aḋmaid fé. Do ḃí maide croise aige. Do ḃí féasóg ṁoṫalaċ ḋuḃ air agus gruaig. Do ḃí dá ċeann déag de ṁálaí agus de ṁáilíní aige. Ní ḋeineaḋ sé coiḋċe gáire, ná ní ḋeineaḋ aoinne gáire fé; nó má ḋeinidís níorḃ' ḟada uaṫa gol an ġáire sin.

Nuair táinig Seáinín agus an fear eile isteaċ níor ċuir Cos Ṁaide oiread suime ionnta agus cuirfí i gcuileoig saṁraiḋ. Do ḃí sé 'na ṡuiḋe ar ḃeart tuiġe a ḃí ann. Ní raiḃ aon tuiġe ag Seáinín ċun suiḋte air. D'ḟan sé 'na ṡeasaṁ i ḃfad d'ḟéaċaint an ndéanfaḋ Cos Ṁaide déirc tuiġe air. Ní ḋearnaiḋ. Do ṡuiḋ Seáinín annsan ar ċúinne mainnséara na bó. Ní ró-ċoṫrom an t-ionad suiḋte é sin agus níorḃ ḟada gur aistriġ sé. Ṫriail sé suiḋe fiarsceó. Ba ṁór an ḟuascailt é sin ar an gcuid de a ḃí go dtí san ar ḟaoḃar an ṁainnséara aċ ní fada go raiḃ an áit nua ċoṁ tinn leis an tseanáit. Ḋein sé aistriú eile. Ċuir sé a ḋrom le falla agus do ṡleaṁnuiġ sé síos isteaċ sa ṁainnséar go dtí gurḃ iad a ḋá ioscad a ḃí anuas ar an mí-áḋ faoḃair sin. Do ḃí san maiṫ go leor go ceann aga agus aimsire. Annsan ṁoṫuiġ Seáinín colgrifín 'na ḋá ċois agus síos, suas cnáṁ a ḋroma. Do ḋein sé foiḋne ḟada leis, aċ ambasa, b'éigean do aistriú arís. B'éigean do breiṫ go cúramaċ ar a ḋá ċois féin—ḃíodar mar do ḃeaḋ rud marḃ—agus iad a ṫógaint isteaċ sa ṁainnséar. Annsan do luiġ sé ar fad istiġ ann. Ar dtúis ṫug sé a ḋrom le falla. I gcionn tamaill do ḃrait sé gurḃ' ḟearr an taoḃ eile ḋe ḃeiṫ fé. D'iompuiġ sé. B'ḟíor do. D'imiġ an tinneas as an gcromán a ḃí anáirde. Do ḃí sé ag cur na haimsire ḋe maiṫ go leor annsan nó go dtug sé fé ndeara ná féadfaḋ sé luiġe ar a ṡuaimneas gan a ṡrón a ḃeiṫ buailte i gcoinniḃ an ḟalla. Ní raiḃ an

tsrón ró sásta leis sin. Ṫagaḋ tinneas innti agus ṫagaḋ toċas innti agus ní ṫugaḋ sí aon tsuaimneas do Ṡeáinín go bfagaḋ sí a toil. Do bí an firín boċt i ngalar na gcás fé ḋeire. Ní raiḃ a ċorp ná a aigne sásta leis an mainnséar. D'éirig sé aníos as.

Do bí Cos Ṁaide 'na ċodlaḋ ar an dtuige. Sarar ṫuit a ċodlaḋ air do ḃain sé ḋe féin an ċos aḋmaid. Fuair Seáinín an ċos aḋmaid agus an maide croise agus do ċuir sé taoḃ amuiċ de ḋoras iad. Do bí a ċomráḋaiḋe ag míogarnaiġ sa ċúinne. Ṫáinig Seáinín go réiḋ agus do ḃain sé iompáil as Cos Ṁaide agus d'iompuiġ anuas de'n tuiġe ar an úrlár é. Ċuir seisean cúpla cnead as agus do ḃailiḃ sé é féin le ċéile, aċ níor ḋúisiġ sé i n-ao' ċor. Annsan d'éaluiġ Seáinín isteaċ sa tuiġe agus ní fada gur ṫuit a ċodlaḋ air.

Níor ḋúisiġ aoinne de'n triúr go raiḃ sé a ceaṫair a ċlog ar maidin. Ní hí an uair ċéadna a ḋúisiġ an triúr aca. Is é Cos Ṁaide is túisce a ḋúisiġ, aċ níorḃ' ḟada 'na ḋiaiḋ sin gur ṁúscail sé an ċuid eile. Nuair a fuair sé é féin ar an úrlár, b'ait leis é, aċ níorḃ' ḟada gur ḃraiṫ sé duine ar an dtuiġe agus annsan ṫuig sé an scéal.

"Ar m'anam, a ḃuaċaill, go ndíolfair as," arsa Cos Ṁaide.

Agus ṫosnuiġ sé láiṫreaċ ar ḋíol ċóir a ḃaint de'n "ḃuaċaill," agus i gcionn tamaillín do bí sé féin agus Seáinín agus an tuiġe i n-aċrainn 'na ċéile ar fuaid an úrláir. Do bí gaċ duine aca ag cur an ċaṫa go calma; aċ is truaġ a aḋṁáil go raiḃ Cos Ṁaide ró láidir do Ṡeáinín, agus ó's éigean do'n ċailliġ riṫ nuair a ċruaḋann uirṫi, b'éigean do Ṡeáinín an doras amaċ a ṫaḃairt air féin ó ċullóid ḟir na leaṫċoise. Nuair a bí sé ag imeaċt ón ndoras, áfaċ, fuair sé an ċos aḋmaid agus an maide croise a ċuir sé amaċ an oiḋċe roiṁe sin. Rug sé leis iad san, mar ṡórt faḃb caṫa is dóċa, agus d'ḟág sé 'na seasaṁ iad i gcoinniḃ dorais Ṡeáin Ḃric. D'imiġ sé leis annsan.

## Caibidiol V

## Turus Ṡeáinín ar Bórd Luinge

Nuair d'ḟág Seáinín an ċos aḋmaid i gcoinniḃ dorais tiġe Ṡeáin Ḃric do ḃí sé analuaṫ ar maidin. D'imiġ sé leis ar feaḋ na sráide ag siuḃal aċ níor ḃuail aoinne leis—ḃíodar uile go sáṁ socair 'na leabṫaċaiḃ suain. Do-ċuaiḋ Seáinín go dtí an Cúinne agus do ċuir sé a ġuala leis an ḃfalla, aċ ar ċuma éigin níorḃ' aon csásaṁ ḃeiṫ ag cúinne an tráṫ sin de ló. Ḃíonn am áiriṫe ċun gaċ aon ní agus dá mbeiṫeá ag iarraiḋ an ruda san a ḋéanaṁ aon uair eile de'n ló aċ 'na uair féin, ní ḃfaġfá aon ḃlas air. Tá am speisialta ċun seasaṁ ag cúinne sráide, agus is mór an t-aoiḃneas ḃeiṫ i dteannta an ḟalla le n-a linn, aċ má seaḋ ní ar a cúig a ċlog ar maidin é. Sin é ċeap Seáinín, leis, agus do ḃog sé leis arís, agus do ṡiuḃail síos i dtreo an ċala. Do ṡuiḋ sé ar ċiorcal mór de ṫéadán do ḃí ann. Do ḃí an ṁaidean go haoiḃinn ar fad, aċ ní mór an taiṫneaṁ a ċuir sí ar Ṡeáinín. Do ḃí sé leaṫ-ṫinn ó'n mbrúġ a ṫug Cos Ṁaide ḋo i dtiġ na bó. B'ḟéidir dá ndúisiġeaḋ Seáinín dá ḋeoin féin ar maidin agus dá mbeaḋ cupán deas té ólta agus gal deas tobac dá ċaiṫeaṁ 'na ḋiaiḋ aige—b'ḟéidir annsan go raġaḋ aoiḃneas na maidne i ḃfeiḋm air agus go dtaḃarfaḋ sé molaḋ agus buiḋeaċas do Ḋia mar ba ċeart. Aċ is baoġal gur ṫuig Seáinín naċ aon rud fónta a ḃí tuillte ag Dia uaiḋ féin an ṁaidean san. Duine níos diaga ná Seáinín ba ḋeacair leis ḃeiṫ buiḋeaċ ar son easnaḋaċa brúiġte agus goile gan lón agus dúidín gan aċ bolaiṫ an tobac innti.

Ḃí Seáinín ó inné roiṁe sin gan aon ní d'iṫe, agus dar deiṁin is beag an ṁaiṫ a ḋein biaḋ an lae sin féin

do, leis an gcallṡaoṫ a fuair sé ó ṁuinntir an Tiġe Oibre agus leis an niġeaċán agus an sciomraḋ a fuair sé ó'n Lúbán. Nuair a ḃí sé 'na ṡuiḋe ar an dtéadán do ḃuail mian bíḋ é. Is breaġ an rud mian bíḋ do ḋuine go mbíonn biaḋ aige, aċ sé an mian tubaisteaċ é nuair a ḃíonn duine gann fá lón. Do ḃí Seáinín boċt ag cuiṁneaṁ ar na píosaí aráin do cuireaḋ ag léimriġ dá ṁalainn le linn a ḃéile deiriḋ san Tiġ Oibre. Do ċuimil sé go cneasta an áit 'nar ḃuail an Lúbán é leis an gcúl bulóige. D'ḟéaċ sé suas go doilḃ ar ċliatán an ċnuic mar a raiḃ an Tiġ Oibre, agus ṫáinig raċt ocrais air nuair a ċuiṁniġ sé go raiḃ an Lúbán ann 'na ṡuiḋe ag an mbórd agus sáspan mór té aige agus leaṫḃulóg aráin treasna a ḃéil. Nuair a ċuaiḋ an t-aer láidir ó'n ḃfairrge isteaċ san ḃfollaṁas a ḃí istiġ i Seáinín do ṁéaduiġ sé go mór tinneas an ocrais a ḃí air. D'ḟéaċ sé 'na ṫiompall. Ní haṁlaiḋ a ċeap sé go raiḃ bulóga aráin agus slisní bagúin ar leac an ḃáid; aċ is minic a ċífeá duine ag déanaṁ ruda mar sin. Ċeap sé go mb'ḟéidir go ḃfeicfeaḋ sé rud éigin a ċuirfeaḋ a aigne i dtreo an ḃíḋ. Aċ dob' olc an áit 'na raiḃ sé. Ní raiḃ cuma ró ḃiaḋṁar ar aon rud 'na aici. Ní fada gur ṫuig sé féin gurab aṁlaiḋ a ḃíodar ag cur ocrais air. Do ḃí seana-ḃád ar a aġaiḋ anonn agus a cliaṫán briste agus cuma mí-ṁisniúil ar an rud boċt. Nuair a ċonnaic Seáinín na heasnaḋaċa briste a ḃí innte ċuiṁniġ sé ar a easnaḋaċa féin agus ṫáinig tinneas ionnta. D'ḟéaċ sé ar rud éigin eile. Ceap cloiċe dob' eaḋ é ċun árṫaiġe a ċeangal de'n ċala. Ċuir an rud san i gcuiṁne do Ṡeáinín gearán do ḋein duine éigin sa Ḃíobla—ní ró ṁaiṫ ba ċuiṁin leis ciarḃ é an duine—d'iarr arán agus ná tugaḋ do aċ cloċ. Do ṡiuḃail a ṡúil ó'n gceap go dtí carn mór meirgeaċ a ḃí tamall beag uaiḋ. Aċ ba ṁeasa é sin ná an ceap cloiċe. Sé rud a ḃí ann ná daċad feaḋ de ṡlaḃra iarainn agus anncaire mór basleaṫan. Ḃiaḋ an rud deireannaċ a ċuirfeaḋ san

i n-eolas do ḋuine. Do ḃí an scéal go dona. D'éiriġ sé de'n rolla téadáin agus do ṡiubail sé leis amaċ go dtí ceann an ċé. Do ḃí seanḃád iascaiġ le hais an ċé agus poll innti. Nuair ṫagaḋ an taoide fúiti ní ċuireaḋ sí de ḋuaġ uirti féin snáṁ. Do leigeaḋ sí do'n uisce dul isteaċ tríd an bpoll. Sa tslí ċéadna nuair d'imiġeaḋ an taoide do leigeaḋ sí an t-uisce amaċ tríd an bpoll agus ċeap Seáinín go raiḃ sí ana-ṡásta ḃeiṫ mar ḃí sí 'na luiġe isteaċ ar a leaṫtaoiḃ i gcoinniḃ an ċé fé mar ḃeaḋ cion an doṁain aici air, agus ḃí sí leaṫ lán de lataiġ agus de ċloċaiḃ. Ní raiḃ Seáinín go ró-ḋeiṁniteaċ nár ṁaiṫ an rud ḃeiṫ id' ṡean-ḃád iascaiġ. Ḃíonn saoġal díoṁaoin aca gan aon aṁras agus ní dóiġ go mbíonn aon ocras orta. Ṡiubail sé leis amaċ. Ṫáinig sé ar ball go dtí áit 'na raiḃ long indé roiṁe sin. Gráinne buiḋe a ḃí innti sin i gcóir an ṁuilinn. Ḃí cuid de'n ġráinne ḃuiḋe ar an dtalaṁ. Do ḃailiġ Seáinín roinnt agus do ḃí á ċogaint. Ní holc an rud gráinne buiḋe—dá mbeaḋ muileann agat. Ní raiḃ aon ṁuileann ag Seáinín aċ an ceann a tug Dia ḋó. Dá mbeaḋ ar Ṡeáinín buiḋeaċas do ṫaḃairt d'aoinne—rud ná tug riaṁ—is dóiġ gur do Ḋia do ḃéarfaḋ sé buiḋeaċas tré ḟeaḃas an ṁuilinn a tug Sé ḋó féin. Deirtí gurḃ' ḟearr an ċogaint a ḃí aige ná ḃí ag an meall briste cloċ a ḃí ag Doṁnall na mḃóitre. Ní ċreidfinn é sin áfaċ.

Is dóċa gurḃ é an gráinne buiḋe a ċuir aigne Ṡeáinín ar ḃóṫar ḃiḋ. Ḃí sé ag cogaint agus ag féaċaint ar an gcuan. Do ḃí na báid iascaiġ go léir mar do ḃeaḋ scata faoileán ag féaċaint sa treo ċéadna i gcoinniḃ na gaoite. Do ḃí a gcuid seolta go léir fillte agus do ċeapfá orta ná raiḃ aon ċeann aca ag dul ċun fairrge an lá san. Do buaileaḋ isteaċ i n-aigne Ṡeáinín, aċ ní ró ṁór an tsuim a ċuir sé ann ar dtúis, gur dóċa go n-iteann iascairí biaḋ, leis, agus go mbíonn sé ins na bádaiḃ aca. Nuair ná fuair sé é féin dá líonaḋ go mór leis an ngráinne buiḋe do ċuir

sé breis suime i gcúrsaí bíḋ na n-iascairí. Ní fada gur ċeap sé nárḃ' aon ḋíoḃáil cuardaċ, pé scéal é.

Do ḃí na báid iascaiġ ceaṫrama míle amaċ ó'n gcala ar snáṁ. Do ḃí snáṁ ag Seáinín ċoṁ maiṫ le haon ḟear bán agus do ḃí an t-ocras á ġríosaḋ ċun gníoṁarṫa móra a ḋéanaṁ. Aċ do ḃí fuaṫ ag Seáinín do'n uisce, go mór mór ó'n lá roiṁe sin. Rud eile, leis, ṫuig sé go raiḃ slí éigin seaċas snáṁ ag na hiascairí ċun dul ar bórd a gcuid luingeas agus ċun teaċt asta. Ṫáinig fuadar fé Ṡeáinín. Ċuarduiġ sé timpall an ċé agus na tráġa. Fuair sé bád beag aċ ní raiḃ aon ṁaide ráṁa innti. Fuair sé ceann eile aċ ní raiḃ aon ṁaide innti sin aċ ċoṁ beag. Fuair sé timpall fiċe bád beag aċ ní raiḃ maide ráṁa i n-aon ċeann aca. Dar le Seáinín ba ṁór an ṁí-ṫuiscint do na hiascairí sin gan maidí ráṁa d'ḟágaint 'na gcuid bád—cá ḃfios cia ḃeaḋ ar a lorg? D'imiġ sé suas ameasc na dtiġṫe ag cuardaċ. Ḃí mórán de ṡean-ḃádaiḃ briste annsan agus de sparaí agus de ċleaṫaċa agus de líonta iascaiġ agus de ġiúirléidí eile i gcóir bád. Ċonnaic sé dá ṁaide ráṁa. Rug sé leis ceann aca. Ċuir sé ceann de na bádaiḃ beaga ar snáṁ agus seo amaċ leis go dtí na báid iascaiġ. Do ḃí sé ag imeaċt leis go dtáinig sé ċoṁ fada le bád maiṫ mór. "An Ċuaċ" an ainm a ḃí scríoḃṫa ṫiar ar a deire. Rug sé ar ċliaṫán uirṫi sin. Ċeap sé gur ḋóiċiġe biaḋ ḃeiṫ i mbád ṁaiṫ ṁór ná i mbáidín ḃeag ṡuaraċ. Do ṗreab sé isteaċ innti agus d'ḟéaċ 'na ṫiompall. Ċeap sé gurḃ' iongantaċ an méid téadán a ḃí innti agus seolta agus trangalála eile.

Toisc, is dóċa, gan taiṫiġe ṁór do ḃeiṫ ag Seáinín ar ḃádaiḃ agus ar longaiḃ, do ḋein sé dearṁad. Dá mba asal do ḃeaḋ aige i n-ionad an ḃáid ḃig níorḃ' aon ḋíoḃáil an dearṁad. Ní imeoċaḋ an t-asal. Is mó de ċéill a ḃeaḋ ag asal ná mar do ḃí ag bád ḃeag Ṡeáinín. Nuair do léim seisean isteaċ sa ḃád mór ní ḋearna sé cleas Ḟinn Ṁic Ċuṁaill le n-a ċuraċán. Ní

ṫug sé ceangal lae ná bliana uirṫi, agus “ léan uaiṫe,” mar adubairt Seáinín, d'imiġ sí 'na hóinsín leis an dtaoide. Do ċuir Seáinín a ġuiḋe léi, aċ ní ḟuair sé a ġuiḋe mar d'ḟan sí ar uaċtar an uisce go ḃfuartas í tráṫnóna.

Nuair d'imiġ an bád agus nuair a ṫuig Seáinín nárḃ aon ṁaiṫ ḃeiṫ ag cur a ṫuille fórsa air féin ag guiḋdeoireaċt ar a son, ċuaiḋ sé síos sa ċábán ag cuardaċ bíḋ. Má ḃí na hiascairí gan tuiscint i dtaoḃ maidí ráṁa ní raḃadar aṁlaiḋ i dtaoḃ an ḃíḋ. Fuair Seáinín dá ḃulóig agus píosa de ċeann eile. Ḃí píosa muicḟeola ar croċaḋ ar ṫairrnge agus píosa de leaṫ-ċeann muice beiriṫe ar ṗláta. Do ḃí té ann i mbosca stáin agus tar éis citil do ḃí ann d'inniúċaḋ ṫuig sé gur annsan a deintí an té. Ċeap sé gur ṁór an féasta a ḃeaḋ aige dá ḃféadaḋ sé té a ḋéanaṁ. Níor ṁór do uisce agus teine ċuige sin. Níor ḋeacair i n-ao' ċor an teine d'ḟaġáil óir ḃí mála guail ann agus ḃris sé doraisín an ċurpaid ċun an gual a ċur ar lasaḋ. Do ḃí ag dul de ar feaḋ i ḃfad an t-uisce d'ḟaġáil aċ fé ḋeire ċonnaic sé píp ḃeag agus claibín air. Do ḃain sé casaḋ as agus seo amaċ ċuige an t-uisce. “ An dian ! aċ go ḃfuil agam,” arsa Seáinín.

Do leaṫ-líon sé an citeal agus do ċuir ar an dteine é agus ní fada go raiḃ sé ar fiuċaiḋ aige. Fuair sé an té agus do ċuir isteaċ sa ċiteal dorn de agus do ċuir an citeal ar an úrlár i n-aice na teine. “ Siúicre agus bainne anois,” ar seisean. Fuair sé siúicre i máilín de ṗáipéar láidir. Níor éiriġ go ró ṁaiṫ leis i dtaoḃ an ḃainne. Ċuardaiġ sé gaċ póirse agus poll sa ċábán aċ ní ḟeaca sé crúsca ná buidéal bainne. “ Sa ċurpad atá sé má tá sé sa ḃád,” arsa Seáinín. Do ḃí plátaí agus sceana agus mugaí agus rudaí beaga eile sa ċurpad aċ ṫaḃarfaḋ sé an leaḃar ná raiḃ aon ḃainne ann.

“ Dar lia,” ar seisean, “ beiḋ an té gan ṁaiṫ orm mara ḃfaġad an liaṫaḋ. Cad tá sa ṗróca so n'ḟeadar ?

im. Seaḋ, ní holc an rud im. Na buiscíní beaga bána san, cad tá ionnta? Tá rud éigin scrí'te orta —S-w-i-s-s—oċ, 'diaḃal air! níl an foġluim orm. Seo buiscín aca atá oscailte. Tá rud éigin bán istiġ ann —bolaiḋ milis uaiḋ. N'ḟeadar cad é? Naċ riġin an diaḃal ruda é. Ó naċ milis é. . . . Truaġ ná féadfainn é léiġeaṁ. Cad é an focal é sin anois—M-i-l-, mil—aċ ní mil é. Níl an focal go léir agam, áfaċ. Tá m-i-l-k—milk—bainne, dar píopán a' ġanndail báin! bainne atá ann. Aċ n'ḟeadar cad é an sórt bó go raiḃ a leiṫéid de ḃainne riaṁ aici." Canna de ḃainne leasaiṫe ó'n Eilḃéis do ḃí aige.

Ṡocruiġ Seáinín arán agus feoil agus im agus na neiṫe eile. Do leig sé té amaċ i muga agus do ċuir siúicre ann. Fuair sé duaġ an bainne, áfaċ. Ar dtúis ḃí sé á leigint amaċ as an gcanna beag. Ṫiocfaḋ sé amaċ maiṫ go leor, aċ dob' é an loċt do ḃí ag Seáinín air ná go raiḃ sé go léir ag teaċt amaċ i dteannta ċéile—ṫiocfaḋ sé go léir nó ní ṫiocfaḋ pioc. Annsan do ṫriail sé le spiúnóig é. Ṫóg sé lán na spiúnóige aċ nuair d'árduiġ sé suas é do lean téad mór fada de'n ḃainne é. D'árduiġ sé a láṁ ċun go mbriseaḋ an téad bainne. Níor ḃris. D'éiriġ sé 'na ṡeasaṁ aċ má's eaḋ do ṡín an bainne. "Léan léir air!" arsa Seáinín. "Is dóċa dá dtéiġinn i dtír go leanfaḋ sé sa tslí ċéadna mé." Do leig sé é go léir síos sa ċanna arís agus do ḃí tamall ag maċtnaṁ. Ní fada gur ċuiṁniġ sé ar réiḋteaċ an scéil. B'iongnaḋ leis nár ċuiṁniġ sé roiṁe sin air. "Níl le déanaṁ leis aċ mar ḋéanfá le haon téadán a ḃeaḋ ró fada, é ġearraḋ." Leis sin d'árduiġ sé an spiúnóg arís díreaċ os cionn béal an ċanna agus annsan ṫug sé scuab de'n sciain fé ḃun na spiúnóige agus do ċuir an spiúnóg agus a raiḃ ann isteaċ sa ṁuga. Nuair a ḃí an té ċun a ṫola do ċrom sé ar iṫe.

Ní fios an mór a ḃí itte aige—ní foláir nó ḃí béile leaṫ-ċuiḃeasaċ mar ḃí an dara muga té ólta aige—nuair do buaileaḋ cnag ar ċliatán na "Cuaiċe."

# Turus Ṡeáinín ar Bórd Luinge

"Dar Muiris!" arsa Seáinín, "tá beirte orm." Ċuala sé duine ag teaċt ar bórd. Duine aṁáin a ḃí ann ní foláir, óir ní ċuala Seáinín aċ glór dá ḃuatais ar ċlár na luinge. Do ṡluig Seáinín an greim a ḃí 'na ḃéal agus d'ḟéaċ sé 'na ṫiompall ar na rudaí go léir a ḃí leaṫta ar fuaid an ċábáin aige. Ní raiḃ aon dul ar iad a ḃailiú i n-am agus iad a ċur i bfolaċ. Ċuala sé an fear ṫuas ag teaċt i dtreo dréimire an ċábáin.

Tá míoċoṫrom agus anċaoi ag baint le cábánaiḃ long —ċeap Seáinín gur ṁór an ċaoi agus an ċabair é— gurab é an ceann míċeart de ḋuine is túisce a ṫagann isteaċ ionnta. Dá mbeiṫeá ag dul síos i gcábán aca is mór an ḃuairt aigne a ċuirfeaḋ sé ort a ḟios do ḃeiṫ agat go raiḃ daoine ṫíos róṁat. Ar dtúis ċífidís do ḃróga. Do ḃeaḋ ḟios agat go mbeidís ag inniuċaḋ do ḃróg. Cuiṁnig ar an tré ċéile a ċuirfeaḋ san ort dá mb' amuiċ ar an mbóṫar a ḃeaḋ duine 'á ḋéanaṁ leat mar a ḃféadfá fearg do ṡúl d'imirt ar an duine ċun tú féin a ċosaint air. Annsan d'ísleofá céim eile ar an ndréimire mallaiṫe sin. Ḃeaḋ do ċosa le feiscint annsan agus an ċuid eile ḋíot fós fé ċeilt sa spéir uaċtair. Ná beifeá go te agus go himniḋeaċ nuair ḃeaḋ ḟios agat go mbeaḋ duine nó beirt nó triúr ag mionḟéaċaint do ġéaga siuḃail.

Sé an ċéad rud a ċonnaic Seáinín ag teaċt anuas tríd an bpoll ná buatais ṁór iascaire. Láiṫreaċ 'na ḋiaiḋ san ṫáinig an dara buatais ann. Ċeap Seáinín boċt go raiḃ gaċ buatais aca ċoṁ mór le bád iascaiġ agus do ṡaṁluig sé nárḃ' foláir do'n té gur leis iad a ḃeiṫ ċoṁ mór le Colosus, nuair fuair sé raḋarc ar ċois ṁóir láidir a ḃí sáiṫte isteaċ i mbuatais aca. Ar nós an ṗréaċáin a fuair bolaiṫ an ṗúdair, ċeap Seáinín gur ṁiṫid ḃeiṫ ag imeaċt. Níor ḟan sé leis an gcuid eile de'n iascaire sin. D'éaluiġ sé amaċ doras beag do ḃí idir an gcábán agus cabail an árṫaiġ. Do ċuir sé maide 'na ċoinniḃ ó'n dtaoḃ amuiċ. Annsan ṗreab sé anáirde tríd an haiste. D'éaluiġ sé go ciúin mar a

raiḃ an báidín beag ceangailte. Do scaoil sé í. Do léim isteaċ innti, agus do ṡáiḋ amaċ ó ċliaṫán na Cuaiċe í. Ċuir sé amaċ maide ráṁa agus do ḃain sé siuḃal as an mbáidín sin go raiḃ sé daċad feaḋ ó'n gCuaiċ. Annsan do ṡuiḋ sé ar ḟaoḃar an ḃáid agus do ḃí go sásta leis féin.

Nuair a ċuaiḋ Captaen na Cuaiċe síos agus nuair ċonnaic sé conus mar do ḃí, do ḋein sé cainnt ḃríoṁar, ornáideaċ. Do ġuiḋ sé teine agus damnú síoraiḋe d'anam an duine ḋein an té agus do ġuiḋ gan an té do ḋéanaṁ tairḃe ná feaḃasa do'n té d'ól an té. Do ċuarduiġ sé go mion do'n ċuirbteaċ agus nuair ná fuair sé sa ċábán é ċuaiḋ sé anáirde ċun dul síos tríd an haiste, mar n'ḟéadfaḋ sé an doraisín d'oscailt. Do ḃí sé go feargaċ ag déanaṁ ar an haiste nuair ċuala sé "Cucú" amuiċ ar an uisce. D'ḟéaċ sé ann agus annsan do stad sé agus do stad sé de'n mblaḋman cainnte a ḃí sé a ráḋ. "Cucú," arsa Seáinín arís. D'aiṫin an Captaen a ḃáidín féin. D'aiṫin sé, leis, go raiḃ an ċuid do b'ḟearr de'n scéal ag Seáinín. Do ṗléasc air arís. Duḃairt sé rudaí gan aon ċiall, aċ nuair do stadaḋ sé i gcoṁnaiḋe deireaḋ Seáinín "Cucú." Do ċuireaḋ san an Captaen naċ mór ar gealaiġ. Is mór an t-aoiḃneas do ḃain Seáinín as. Fé ḋeire rug sé ar an maide ráṁa arís.

"Slán leat, a Ċaptaen, a ṁúirnín," ar seisean. "Tá deaḃaḋ orm-sa. Ná bí ċoṁ buarṫa san im' ḋiaiḋ. Ġeoḃaiḋ tú té sa ċiteal ṫíos agus tá gadraċ bainne sa ċanna stáin. Cucú!" arsa Seáinín.

## Caibidiol VI

## Mar ṫárla maidin lae na rás

Nuair d'ḟág Seáinín Captaen na Cuaiċe ag eascainiḋe 'na aonar agus ag fógairt pionósa móra olca ar an té d'ídiġ a ċuid té agus bíḋ agus a ġoid a ḃáidín, ní h-ar an gcala a ṫug sé aġaiḋ ar aon ċor. Do ċuarduiġ sé áit uaiġneaċ ċun dul i dtír i ḃfad ó luċt báid. Ċuaiḋ sé dá ṁíle síos an cuan agus ṫáinig sé ċun puirt annsan. Do ḃí dá ċúis aige ċun an áit sin a ṫoġaḋ. Do ḃí sé i ḃfad ó'n gcalaḋ agus dá ḃrí sin ní ḃeaḋ aon iascairí droċ-aṁrasaċa ann ċun sásaṁ a ḃaint de i dtaoḃ bíḋ ná báid; agus an dara rud, do ḃí an áit i n-aice le páirc na rás. D'inniúċ sé an tráiġ agus an port ar eagla go mbeaḋ aon duine ar a ṫí taoḃ ṫiar de ċarraig nó de ṫor, aċ ní ḟeacaiḋ sé ann aċ bó ḃán agus asal, agus ó ċeap sé gur luċt síoċána agus socraċta iad san do ċuaiḋ sé i dtír. Is dóiġ gur breis tuisciona i dtaoḃ báid do ḃí ag teaċt do Ṡeáinín mar an turus so fuair sé téadán an ḃáid agus do ċeangail de ċarraig é. Tar éis féaċaint a ṫaḃairt amaċ ar an gCuaiċ agus slán d'ḟágaint 'na aigne féin ag an lón breaġ bíḋ a ḃí innte, d'imiġ sé leis isteaċ i lios a ḃí ar ċnocáinín os cionn páirc na rás. Ḃí raiṫneaċ ḃreaġ árd ag fás ann agus an ġrian go breaġ te anoir agus do ċuir san mian sáṁáin agus luiġte ar Ṡeáinín. Do luiġ sé sa raiṫiniġ agus do ḋein sé nead do féin innte. Ní mór an codlaḋ a ḋein sé an oiḋċe roiṁe sin i dtiġ bó Ṡeáin Ḃric, aċ ní raiḃ Cos Ṁaide ná aoinne eile sa lios raiṫiniġe ċun díoḃáil ċodlata a ḋéanaṁ do. Ṫuit a ċodlaḋ ar Ṡeáinín ḃoċt agus do ḃí na fuiseóigíní os a ċionn sa spéir agus na luin agus na smólaiġ ar na toraiḃ 'na ṫiompall agus ġaḃadar ceol sáṁ suanṁar

ḋo. Do ḃí Seáinín ag déanaṁ ceoil, leis, aċ ḃí sé mó is garḃ.

An ḟaid a ḃí Seáinín 'na ċodlaḋ go sáṁ sa lios do ḃí an Bacaċ Buiḋe istiġ sa tsráid agus é go piaclaċ ar a lorg. Timpall a deiċ a ċlog do ḃí triúr nó ceaṫrar ag an gcúinne. Ṫáinig an Bacaċ Buiḋe ċúċa agus do ċuir sé tuairisc Ṡeáinín orṫa. Ní raiḃ ainm Ṡeáinín aige ar ċor ar biṫ aċ ḃí a ṫuarasgabáil go soiléir aige agus nuair dubairt sé "ḟirín beag go ḃfuil soc sróna air" do ḃog fear aca é féin agus ṫóg sé a láṁa as a ṗóca agus do ċuir dran-ġáire as.

"Dar muine!" ar seisean, "ní tu aṁáin atá á lorg san. B'ḟearr le Cos Ṁaide bualaḋ leis anois ná rud maiṫ."

"Cad ċuige?" arsan Bacaċ Buiḋe.

"'S aṁlaiḋ d'éiriġ tranglam eaṫorṫa i dtaoḃ na leabṫan agus ṫug Cos Ṁaide an diabal de ḃrúġ do'n ḟear beag gurḃ' éigean do teiċeaḋ. Aċ ní folaṁ a ḋ'imiġ sé; nuair ṫáinig an lá ar Ċos Ṁaide ní raiḃ aon tuairisc ar a ċois aḋmaid ná ar a ṁaide croise. Ní raiḃ aon aṁras agam féin cad a ḋein Seáinín leo go ḃfeaca ag dul go dtí an ḃearraic ó ċiainiḃ iad age Pus Duḃ an póilín óg. Tá Cos Ṁaide istiġ, leis, mar nuair a ḃí Seán Breac ag bagairt na bó isteaċ sa ċró tamall ó ṡin seo ċuige amaċ Cos Ṁaide ar leaṫ-ċois agus é ar cos-a-bacóid d'iarraiḋ an lána a ḃaint amaċ. B'ait le madra Ṡeáin Ḃric é agus níorḃ ḟada an ṁoill air taḃairt fé. Do ḃí straiḋn buile air sin sara dtáinig aon ġaḋar aċ nuair a ḃí maistín de ṁadra ag iarraiḋ na h-aon ċoise a ḃí aige a ḃaint uaiḋ d'éiriġ sé ċun cnuic ar fad. Do ḋearṁad sé go raiḃ an ċos aḋmaid imiṫe uaiḋ, agus ṫairrig sé ar an ngaḋar le h-iarraċt de ċic do ċuirfeaḋ seaċt léig amaċ sa ḃfairrge é. Aċ do ṡeaċain an gaḋar é agus d'imiġ an ċos sa spéir agus toisc ná raiḃ aon teannta fé do síneaḋ Cos Ṁaide ar ṡlait a ḋroma. Ċrom Seán Breac agus é féin ar a ċéile agus is gearr gur ċruinniġ an

baile agus ṫáinig na póilíní agus rugadar leo Cos Ṁaide i dtrucaill asail. Ní hiongnaḋ gur ṁaiṫ leis bualaḋ le fear na sróna."

Ba ṁór mar do ṫaiṫin an scéal san leis an mBacaċ Buiḋe. Do ċeap sé gur ṁaiṫ an fear bairrle a ḃí aige gan aon ḃréag, agus do ḃrostuiġ sé arís ar a lorg. Aċ do ḃí, dar ndóiġ, a ṡaoṫar i n-aistear aige, mar ba ró-ḋeacair an gnó a ġaiḃ sé ar láiṁ, an fear sa lios d'ḟaġáil sa tsráid. Is dóċa dá dtuigeaḋ sé a ḋeacra, go n-éireoċaḋ sé as níos túisce ná mar do ḋein. Níor ṫuig.

Ar deire ṫiar ṫall d'éiriġ an Bacaċ Buiḋe as an lorgaireaċt. Do ġléas sé an t-asailín agus do ġluais leis i dteannta a ṁná ċun páirc na rás. Sa ḃóṫar mar a gcaiṫfeaḋ na daoine gaḃáil ċun na rás, d'ḟág sé beirt ċloinne leis ag lorg déirce ar scáṫ ḃeiṫ 'na ndílleaċtaiṫe dóiḃ. Is feilmeanta ḋeineadar gnó dílleaċtaiḋe. Do ḃí a máṫair sa ċré ó rugaḋ an duine b'óige aca, agus do ṁairḃ ropaire pílir a n-aṫair lá aonaiġ. Agus ḃí paidreaċa aca—dóṫain sagairt. Fuaireadar a lán airgid.

D'ḟág sé a ḃean ag geata na páirce agus leinḃín na baclainn aici. Cleas na baintriġe boiċte a ḃí aici sin. A fear do marḃuiġeaḋ bliain roiṁe sin agus d'ḟág í le fuaċt is le fán gan tiġ ná treaḃ ná béile aici féin ná ag á cuid páistí. Do ḃí paidreaċa aici sin, leis—paidreaċa breáġṫa deaġ-ṁóideaċa a ṁeallfaḋ, dar leat, na grásta agus na maiṫeasaí móra ort féin anuas agus ar do ṡlioċt agus ar ṡlioċt do ṡleaċta go deire an doṁain.

Do ḃí a lán eile ar an mbóṫar sa tslí amaċ go dtí na ráiseanna agus a ṁáċail féin ar gaċ aoinne aca. Do ḃí fear ann agus gan aċ leat-láiṁ air. Mairnéalaċ ab' eaḋ é sin uair agus do sciob míolmór, nó rud éigin, an láiṁ ḋeas de. Do ḃí an fear san i mbruiġin an tráṫnóna céadna agus tuġ sé an donas de lascáil do ḃeirt tuinncéiri. Ċloisfeá an cnag a ḃaineaḋ a ḋorn

deas as corán duine aca. Is cosúil gur cúlċainnt a ḋein sé ar an míolmór úd.

Duine eile a ḃí ann agus ba ṁór an truaġ a deineaḋ de. Ḃí sé dall, a dtuigeann tú. Ḃí cárta ar croċaḋ le n-a ṁuineál agus é scríoḃṫa ann gur púnt púdair do ṗléasc roiṁ an aimsir gur ċeart do pléascaḋ agus gur caoċaḋ dall an fear boċt. Deir Jimín Ṁáire Ṫaiḋg ná raiḃ sé dall i n-ao' ċor. Ċaiṫfeaḋ Jimín bliain ag faire ar ḃacaċaiḃ agus tugann sé fé ndeara a lán. Deir sé gur ṫuit pinginn ó'n dall agus gur riṫ sí síos an bóṫar. Dá mba aon ġarsún eile a ḃeaḋ ann aċ Jimín do ṗreaḃfaḋ sé agus do ġeoḃaḋ sé an ṗinginn sin do'n dall ḃoċt. Ba ṁaiṫ le Jimín, áfaċ, a ḟeiscint conus a ġeoḃaḋ an dall an ṗinginn. Sin é mo ṫuairim féin. Deir Jimín gurḃ aṁlaiḋ nár ṫug an dall uain do ċun an gníoṁ muinntearais sin a ḋéanaṁ—go raiḃ an ṗinginn faċta ag an dall ċoṁ cruinn baileaċ agus d'aimseoċaḋ gainéad scadán i lár na fairrge. Ní ḟeadar-sa. Níor ṁaiṫ liom aṁras éiṫiġ a ċaiṫeaṁ ar aon ġarsúinín. Tá's agam an méid seo, áfaċ, go raiḃ an dall ar ṗáirc na rás 'na ḋiaiḋ san agus gur ċuir sé geall ar gaċ rás do riṫeaḋ ann. Do ḃíoḋ sé anáirde ar an gclaiḋe ag faireaḋ na gcapall ag riṫ. Nuair a ṫéiġeaḋ an capall go raiḃ a ġeall féin air ċun tosaiġ d'aiṫniġeaḋ sé go maiṫ é. Ṫuit capall uair. "Ó!" arsa na ndaoine. Ní duḃairt an dall aon "Ó!" "Mo ċroiḋe 'n diaḃal!" ar seisean. "Sin coróin eile imiṫe ar ṡeana-staigín ġlas Ṡéamais na Móna."

# Caibidiol VII

## Mar ḟuarṫas Seáinín sa lios; agus maċtnaṁ asail an ḃacaiġ ḃuiḋe

D'éiriġ an ġrian go hárd na fiormaiminte anáirde agus d'éiriġ na fuiseoigíní agus na smólaiġ agus na luin tuirseaċ de'n ċeol. Do ḃí na beaċa go saoṫaraċ ag fuadaċ meala agus céaraċ as bláṫaiḃ na dtor agus na priompaláin ag crónán go trom leisciúil tríd an aer, aċ do ċodail Seáinín sa lios mar do ḃeaḋ duine ag feiṫeaṁ le trúmpa deire doṁain, agus gan aon ċoinne aige leis go ceann na mílte bliain. Do ḃí dá rud gurḃ' ḟéidir le Seáinín iad a ḋéanaṁ ċoṁ maiṫ le haon ḟear bán. D'ḟéadfaḋ sé cárt pórtair do scaoileaḋ síos 'na scórnaiġ gan anál a ṫarraċ; agus do ḋéanfaḋ sé codlaḋ go ndéanfaí é ṁúscailt—ní ḋúiseoċaḋ sé uaiḋ féin ċoiḋċe ná go deo. Do lean sé air dá ḃrí sin sa lios agus ní raiḃ an Bacaċ Buiḋe ná a ḃairrle ná na ráiseanna ag cur tinnis air.

Do ḃí gaḋar ag an mBacaċ Buiḋe. Níl a ḟios agam-sa cad é an saġas é ná cad é an dúċas a ḃí ann agus ní dóiġ liom, leis, go raiḃ a ċraoḃa geinealaiġe ná eolas na ngaḋar ó dtáinig sé go ró ċruinn ag an mBacaċ Buiḋe. Aċ d'ainneoin an easnaiṁ sin, ní raiḃ a ṡárú de ṁadra ag bacaċ riaṁ. Ṫaḃarfaḋ sé aire do'n trucaill agus do sna páistí beaga mar do ḋéanfaḋ duine. Do sciobfaḋ sé cearc ó ḃean ḟeirmeora, nó dá n-abruiġinn é, gé; agus ní hannaṁ a ṫugaḋ sé fámaire girrḟiaiḋ leis, cé naċ dóiġ liom gur de ṫoraḋ a reaṫa a ḃeireaḋ sé orta de ġnáṫ aċ de ṫoraḋ an ġliocais agus na lúbaireaċta a ḃí 'na ċroiḋe.

Nuair a ṫáinig an Bacaċ Buiḋe agus a asal agus a ġaḋar ar páirc na rás, do scuir an fear an t-asal agus

do ċrom ar a ḃairrle agus a ionad saoṫair agus gnóṫa d'ullṁú. Ní raiḃ aon tsuim ag an madra insna gnóṫaí sin—iomad de'n aiṫne do ḃí aige orṫa, is dóċa. Duḃairt sé leis féin ná raiḃ aon ġnó annsúd aige féin. D'ḟéaċ sé na ceiṫre háird 'na ṫiompall d'ḟéaċaint cá háit ba ḋóiċiġe ḋo fiaḋaċ agus fionnaċoscar d'ḟaġáil.

Ċonnaic sé an t-árd os cionn na páirce. Siúd leis agus níor ḟág sé slán ná beannaċt ag an ḃfear buiḋe. Ṫáinig sé ar an árd ar ċiuṁais na raiṫiniġe. Do ċuir sé a ṡrón san aer agus do ḃí ag bolaṫóireaċt. Annsan do ġluais sé leis timpall i dtreo go raiḃ an lios idir é agus an ġaoiṫ. Ní fada gur stad sé. Fuair sé bolaṫ aċ b'ait leis annsúd é agus b'ḟearr leis bolaṫ ġirrḟiaiḋ go mór is go fada. Do ċuir an bolaṫ sin déistin ar an madra. Do leig sé sraoḋ as agus do ċuimil sé a ṡrón idir a ḋá lapa tosaiġ. Annsan ċuaiḋ sé cruinn díreaċ isteaċ sa lios agus d'aimsiġ Seáinín ann. D'ḟéaċ sé air agus do ċuir sé leaṫċeann air féin agus leaṫċluas leis san aer.

“ Ḃof ! ” arsan gaḋar.

Níor ċorruiġ Seáinín aċ do ċuir srann as. Do ċeap an gaḋar gur ċuige féin an srann.

“ Ḃof ! bof ! ” ar seisean agus ṫáinig sé níos giorra do'n ċodlatánaċ. Do ḋein Seáinín srann múscailte agus do ċorruiġ sé. Do ċuir san misneaċ ar an madra agus do lean sé de'n aṁastraiġ go raiḃ cuḃar le cliaṫánaiḃ a ḃéil. Do múscluiġeaḋ Seáinín agus d'oscail sé súil. Do stad an gaḋar.

“ Tu taċtaḋ go ndéantar ! ” arsa Seáinín, aċ is aṁlaiḋ a ċuir an gaḋar a ṫeanga tar cliaṫán a ḃéil agus ḃí sé ag tarrac a anáil níos réiḋe. D'éiriġ Seáinín aniar agus d'ḟéaċ uaiḋ síos ar páirc na rás. Do ḃí a lán daoine bailiṫe. Do ṗreab Seáinín.

“ Dar píopán an ġanndail ! ” ar seisean. “ N'ḟeadar cad a ċlog é ? ”

“ Ḃof ! ” arsan madra agus ḃain sé crotaḋ as a eirball le muinnteartas. Aċ do ċuir sé an t-eirball

i bḟolaċ láiṫreaċ idir a dá ċois agus ċuir sé claiḋe an leasa amaċ de nuair a rug Seáinín ar ċloiċ. Níorḃ' áil le Seáinín muinntearṫas a ḋéanaṁ le gaḋraiḃ.

D'imiġ Seáinín síos agus ní fada go ḃfuair sé an bacaċ buiḋe agus a ḃairrle i ḃfearras aige. Do ḃeannuiġeadar féin dá ċéile ins na bréiṫre blasta do ḃí aca. "Seo," arsan bacaċ, "isteaċ leat."

"Ní raġad," arsa Seáinín, "go ḃfaġad deoċ."

D'ḟéaċ an bacaċ air. "Masmus go gcuiriḋ sé ort," ar seisean.

"Ní ċuirfeaḋ," arsa Seáinín, "ná fiċe deoċ aca."

Fuair sé an deoċ. Annsan do ċuaiḋ sé mar a raiḃ teine agus corcán ar an dteine. Do ċuimil sé a láṁ do'n ċorcán taoḃ amuiċ agus annsan do ċuimil an láṁ dá aġaiḋ, i dtreo gurḃ' iongnaḋ leat an saġas Seáinín do ḃí ann i gcionn trí nóimeataí. Annsan do ċuaiḋ sé sa ḃairrle.

Dar liom féin is mór an droċ-ṁeas orainn agus an fuaṫ atá ag na hainṁiṫiḃ go léir ḋúinn-ne na daoine. Tá cúis ṁaiṫ aca ċuġainn, pé scéal é, agus is deiṁineaċ dá dtuigimís iad gur suaraċ an tuairim atá aca de'n nduine. Níl aċ dá ainṁiḋe ar an saoġal gur maiṫ leo iad féin a ṡailiú agus daṫ a ċur orta féin seaċas an daṫ a ċuir Dia orta. An ṁuc agus an duine a ḋeineann é sin. Do ḃí sé mar ċleas ag na Sasanaiġ fadó, cloisim, agus ag na Fir Ḋearga sa Doṁan Tiar, agus cloisim leis, ós íseal, ná bíonn cuid des na mná sásta uaireannta leis an daṫ a ḃíonn ar a gcuid gruaige ná ar a leicniḃ. Ní hiongna go mbeaḋ na hainṁiṫe ag sciṫireaċt fúinn. Cé ċonnaic riaṁ cat ná gaḋar ag daṫú a ċuid gruaige? Cé ċonnaic riaṁ asal ag cuimilt súiṫe dá aġaiḋ ċun ná haiṫniġtí gur asal é? Ní feacaiḋ aoinne riaṁ. Tá an cat agus an gaḋar ró ċiallṁar ċun ceap magaiḋ a ḋéanaṁ díoḃ féin mar sin. Tá an t-asal ró uasal ċun é féin a ísliú mar siúd i láṫair an tsaoġail agus do ġeoḃaḋ sé bás de'n náire dá gcuimliġtí súṫ ar a aġaiḋ agus ar a ċeannaċaiḃ.

Ach ní i dtaobh na ndathanna is mó atá droch-mheas na n-ainmhithe eile tuillte againn. Is iad na rudaí suaracha uirísle a dheinimíd a chuireann an déistin ar fad orthu. Tugadh buadha dúinn-ne ná tugadh dóibh sin ach ní raibh aon ainmhidhe riamh aca san chomh holc ná chomh suarach ná chomh díobhálach leis an duine. Itheann an duine gach aon ainmhidhe eile beagnach agus an méid ná hitheann sé díobh ceangluigheann sé iad agus smachtuigheann sé iad agus buaileann sé iad. Ba chuma mar gheall ar na holcaibh sin dá mbeadh sé féin go maith ná go huasal. Níl sé uasal. Téigheann sé go minic chun a thart a mhúchadh, ach ní bhíonn sé de chiall aige uaireannta stad de'n ól go ndeineann an deoch breoite é. An bhfeacaidh aoinne riamh cat ná asal breoite ó'n ól? Ní fheacaidh. Tá ciall dighe agus tarta ag an asal. Agus rudaí aite eile dheineann duine. Téigheann sé amach os comhair na ndaoine eile agus cuireann sé cuma chomh suarach, chomh híseal air féin ná bíonn aon phioc de mhaordhacht dúthchais an duine ann. I n-ionad éirghe chuige agus é mharbhú mar ba cheart a dhéanamh, toisc an mhasla a bhíonn aige dá thabhairt do cháil an duine, is amhlaidh a bhíonn na daoine eile ag gáiridhe fé agus ag déanamh grinn de. Sin é a bhíonn uaidh. Chun go mbeidís ag magadh fé a chuir sé an drochbhail air féin. Nach suarach an rud an duine? An bhfeacaidh aoinne riamh asal ag magadh fé asal eile, nó an bhfeacaidh aoinne riamh asal ag déanamh ruda ach an rud ba cheart d'asal a dhéanamh? An bhfeacaidh aoinne riamh asal ag dul i mbairrle agus scata asal eile ag tabhairt pingní do'n asal a bheadh 'na bhun ach cead a bheith aca trí urchair a chaitheamh le n-a ndriteáir sa bhairrle? Sin iad na smaointe, dar liom féin, a bhí ag rith tré aigne asail an Bhacaigh Bhuidhe agus é ag féachaint ar Sheáinín sa bhairrle agus ar an scata fear a bhí ag iarraidh é bhualadh. Tháinig déistin air. D'oscail sé a bhéal agus dubhairt sé "Ní há, ní há!" le droch-mheas. Bhí asal eile tamall uaidh. D'oscail sé sin a bhéal, leis, agus dubhairt sé "Ní há!"

## Caibidiol VIII

## Captaen na "Cuaiċe" ar ṫóir Ṡeáinín agus a ḋul san ó'n dtóir

Ní ḟeadar-sa cad é an taitneaṁ a ġeibeann daoine i ḃeiṫ ag iarraiḋ duine eile a ṁarḃú. Dá dtéiġeaḋ Seáinín go dtí na fir a ḃí tiompall air féin agus ar a ḃairrle agus dá n-iarraḋ sé pinginn ar son Dé orṫa, nó le hanmann na marḃ, ní ḃogfaḋ a meas ar Ḋia ná ar na mairḃ aoinne aca ċun an pinginn a ṫaḃairt do; aċ nuair fuaireadar cead trí urċair a ċaiteaṁ leis agus é ḃualaḋ agus a ṁarḃú, má b'ḟéidir leo, do ḃí sluaġ aca bailiṫe tiompall an Ḃacaiġ Ḃuiḋe agus iad ag stealladh na bpingní ċuige ar na blocanna beaga adṁaid a ḃí mar uirnéis láṁaċta aige. Do ḋein gaċ fear aca a ḋíċeall ar Ṡeáinín a ḃualaḋ agus dá ġiorra ṫéiġeaḋ sé ḋo is eaḋ is mó a moltaí an té ḃíoḋ ag caiteaṁ. Do ḃí cuid aca cruinn go leor ċun urċar a scaoileaḋ uaṫa agus níor ṁór do Ṡeáinín ḃeiṫ praiti-múil go leor ag ísliú a ċinn sa ḃairrle. Aċ do réir mar ḃí an lá ag dul i ndéannaiġe, agus ar teaċt an tráṫnóna, ṫugas fé ndeara go raiḃ a lán aca ná féadaḋ an bairrle féin a ḃualaḋ. Deireaḋ cuid aca go mbíoḋ dá ḃairrle ann.

Do ḃí Seáinín ċoṁ maiṫ leis an dtuairim a ċeap an Bacaċ Buiḋe ḋo ar maidin. Do ḃí poll sa talaṁ d'á ċosaiḃ agus an bairrle 'na ṫiompall agus ceann duḃ Ṡeáinín aníos as agus ná peacaís oiġre riaṁ ar ḟear ġorm ó'n Afraic ṫiar aċ é agus a aġaiḋ ċoṁ duḃ leis an súiṫ. Do ḃíoḋ sé ag cur cumaí ar a aġaiḋ agus ag griosú luċt caiṫte na mbloc agus ag magaḋ fúṫa.

Tráṫnóna ṫáinig fear tuaiṫe ar bogṁeisce 'na ṫreo agus do ḃí sé ag féaċaint ar an obair. Ní raiḃ aon

ṁeas aige ar na daoine ḃí ag caiṫeaṁ, agus duḃairt sé é sin leo gan doiċeall ná ceilt.

"'Láṫair Dé," ar sé, "ní ḃuailfeaḋ aonne 'gaiḃ-se taoḃ tiġe! Fear os ḃur gcoṁair ag magaḋ fúiḃ agus ná féadfaḋ siḃ é ḃualaḋ! Ó ḋe mo léir, maran siḃ na saiġdiúirí againn!"

Do ċuir san stainncín ar ḟear aca.

"Cuirfiḋ mé geall leat ná buailfeá féin é," ar seisean. Do ġríosuiġ an duḃṡlán san an fear tuaiṫe.

"Cuirfead leaṫġalún pórtair leat go mbuailfead é," ar seisean go calma.

"Seaḋ, seaḋ," arsan Bacaċ Buiḋe, "leaṫġalún pórtair. Luaċ réil d'aḋmad ċun caiṫte. Sin é! Oċt mblocanna déag. Seo ḋuit iad—sé pingne ḋom orṫa. A haon—sin tuistiún. Ḋá ṗinginn eile—sin é—fad ar do ṡaoġal. Ohó! Ohó! bailiġiḋ a ḋaoine. Annso atá an caiṫeaṁ agus an cogaḋ croiḋreaċ agus an crústaċ! Scaoil fé! Ahá, ba ḋóbair do! Leaṫġalún pórtair—sin é an slugaḋ! Caiṫ, a ḋeaḃail, caiṫ! Fuinneaṁ it ġéig is aḋmad go flúirseaċ! Druidiḋ siar, a ḋaoine. Ahá! an bairrle ḋíolfaiḋ as. Scaoil arís fé. Seaċain, ná mairḃ é! . . . Buail a' fear fiain duḃ d'íosaḋ a' fear macánta bán. Ahá-dí 'ḃuaċaill! scuilbíní is brúscar!"

Do ḃí an fear tuaiṫe ag caiṫeaṁ ar a ḋíċeall go raiḃ lasaḋ ag teaċt 'na aġaiḋ leis an saoṫar agus mearḃal ag teaċt 'na ċeann le béiciġ an Ḃacaiġ Ḃuiḋe. Do ḃí Seáinín ar a aġaiḋ amaċ agus é ag drannaḋ ċuige agus ag cur a teangan amaċ fé. Nuair a ḃí dosaon urċar caiṫte aige agus gan aon ruḋ dá ḃualaḋ aige, ḃí fearg ag éirġe ar an ḃfear tuaiṫe agus as san amaċ do ḃí a ċuid urċar ag dul ar seaċrán ar fad. Nuair a ḃí an ceann deiriḋ caiṫte aige: "Pórtar," arsan Bacaċ Buiḋe.

"Seaḋ, pórtar," arsa scata a ḃí ar an ḃfód.

D'ḟéaċ an fear tuaiṫe orṫa. Do ḃí an fearg air. "Bás na gcat san Earraċ ċugaiḃ ċeal diġe uaim-se,"

ar seisean. Ní ḟéadfaḋ sé aon ruḋ níos muinntearṫa a ráḋ an uair sin. Níorḃ áil le cuid de'n ġasra an saġas san báis ar ċor ar biṫ agus do ḃíodar ag bagairt ar an ḃfear tuaiṫe go gcaiṫfeaḋ sé an deoċ a ṫabairt uaiḋ dá ḋeoin nó dá aindeoin. Do ḃí seisean ċoṁ daingean leo i n-aġaiḋ a ṫabarṫa uaiḋ. Nuair a ḃíonn daoine mar sin ċun a ċéile bíonn mórán le ráḋ aca agus deiriḋ siad é, go láidir. Aċ ós iad imeaċta Ṡeáinín is mó atá ag cur tinnis orainn-ne fágfam luċt an ṗórtair san áit gur ċeart iad d'ḟágaint—leo féin.

Do ḃí Seáinín sa ḃairrle agus gan aon tsuim ag aoinne ann. Do ḃí a ḋá uilinn anuas ar ur an ḃairrle agus é ag féaċaint 'na ṫiompall. Ṫug sé tamall ag féaċaint ar an ngasra a ḃí bailiṫe tiompall luċt an leatġalúin. Ḃíodar san ag aċrann leo. D'ḟéaċ Seáinín uaiḋ siar ar ḃotán óil agus do ċoṁnuiġ a ṡúil i ḃfad ar an áit sin. Do ḃraiṫ sé an tart ċuige, aċ nuair ċuiṁniġ sé go raiḃ an t-airgead go léir ag an mḂacaċ Ḃuiḋe, dubairt sé go ḃfanfaḋ sé go tráṫnóna. Agus do ḃí sé ag taiḋreaṁ 'na aigne ar cad é mar do ḋéanfaḋ sé ól nuair a ġeoḃaḋ sé a roinnt féin d'airgead an lae. Ċonnaic sé bairrlí diġe os coṁair a aigne agus piúntanna móra lána agus maol orṫa de ċuḃar ḃuilgneaċ, agus eisean 'á ḃfolṁú ċoṁ tapaiḋ agus dob' ḟéidir iad a líonaḋ, agus annsan nuair . . . .

Do ċualaiḋ Seáinín duine éigin le n'ais agus d'iompuiġ sé a ċeann. An ċéad ruḋ a ċonnaic sé ná peiḋre de ḃuataisí móra. Do ḃí gaol éigin idir ḃuataisí iascaire agus ruḋ éigin i n-aigne Ṡeáinín. Do stad a ċroiḋe agus a ċuisleanna. "Dar píopán an ġanndail ḃric!" ar seisean. D'árduiġ sé a ṡúil i n-áirde ċun an té gur leis an dá ḃuatais, agus d'aiṫin sé Colosus na "Cuaiċe." D'ḟéaċ an fear mór ar Ṡeáinín agus annsan do stad sé dá ṡiuḃal. Do stad anál an ḟir ḃig le huafás na haonuaire sin. "Do ḃeirim mé féin do Ḋia is do Ṁuire," arsa sé, agus do ḋein sé gáire muinntearṫais ċun an iascaire d'iarraiḋ

gan a léigint air go ḃfeacaiḋ sé riaṁ é. "Trí urċair ar ṗingin, a ḋuine uasail," ar seisean, "agus scilling duit má ḃuaileann tú mé," agus ḋein sé a ḋíċeall ar ġáire a ḋéanaṁ.

Aċ ní ḋearna an t-iascaire aon ġáire agus do ḃánuiġ Seáinín le scannraḋ istiġ fé'n tsúiṫ. Ní ró ṁaiṫ ba ċuiṁin leis cad a ṫuit amaċ 'na ḋiaiḋ san aċ go ḃfuil sagas aṁrais aige go ḃfeaca sé an sceiṁle mór úd d'iascaire ag druidim 'na ṫreo i dá mbuatais móra leaṫair agus ná raiḃ cosaint ná congnaṁ le fagáil aige, mar ḃí an Bacaċ Buiḋe fós ag faire a ċoda de'n leaṫġalún. "Dá ḃféadaḋ sé riṫ—b'in é a aon-ċosaint anois." D'ísliġ sé síos sa ḃairrle. Do ċeap an t-iascaire go ḃfanfaḋ sé ṫíos. Níor ḟan. Rug Seáinín ar faoḃar íoċtaraċ an ḃairrle, d'árduiġ de'n talaṁ é agus siúd leis an ṗáirc amaċ agus gan le feiscint aċ bairrle ag imeaċt agus dá ċois fé, agus iascaire mór 'na ḋiaiḋ agus peidre buataisí ṫar glúiniḃ air.

Jimín Ṁáire Ṫaiḋg is túisce ċonnaic iad. Ċuir sé liú as. "Hula hula!!" ar seisean agus as go bráṫ leis. Do ċuala luċt an leaṫġalúin an liú agus d'ḟéaċadar. "Hula, hula!!" ar siad agus as go bráṫ leo, an Bacaċ Buiḋe ar tosaċ agus an fear tuaiṫe ar bogṁeisce ar deire. Do ḃí seisear póilíní ann agus plubaire mór dé sáirsint os a gcionn. Ḃí cótaí móra bréide orṫa agus beilteanna leaṫair. Do riṫeadar san, leis, aċ ní maiṫ an siuḃal a ḃí fúṫa toisc na bréide agus na mbeilteanna. D'ḟág luċt óil a gcuid deoċ 'na ndiaiḋ agus do riṫeadar. D'ḟág luċt imearṫa a gcuid cleas 'na ndiaiḋ agus siúd leo. Do ḃí gaḋair ar an bpáirc agus nuair ċonnacadar san an fiaḋaċ do ġluais-eadar féin agus iad ag sceaṁġail agus ag glamġail. Do ḃí gaḋar an Ḃacaiġ Ḃuiḋe istiġ i lár an tsluaiġ agus é ag léimriġ ṫall is i ḃfus. Do-ċuaiḋ sé idir ḋá ċois an tsáirsint agus do ṫuit seisean, agus do ṗléasc búcla na beilte a ḃí tiompall air leis an ḃfórsa.



Gan le feiscint aċ bairrle agus ḋá ċois fé

Nuair a ḃí an sáirsint d'iarraiḋ éirġe, do ḃuail an fear cuaiṫe úd 'na ċoinniḃ agus do leag arís é agus do ṫuit sé féin ṫairis amaċ. Rug an sáirsint ar scórnaiġ air. Do ḃí sé féin séiḋte ó'n riṫ agus é ar a ḋá ġlúin os cionn an ḟir cuaiṫe. "Táim ad' ġaḃáil i n-ainm an Rí," ar seisean, "agus aon rud a déarfair beiḋ sé mar ḟianaise id' ċoinniḃ." Ṫáinig mearḃal ar an ḃfear boċt cuaiṫe. "Agus a ċroiḋe liúm tu!" ar seisean, "cad a ḋeineas-sa let' Rí?"

An faid a ḃí na gníoṁarṫa san dá ndéanaṁ do ḃí an tóir ag dul i méid is i ndéine. Ba ṁaiṫ an ḃail ar Ṡeáinín ná bíonn riṫ maiṫ ag iascaire. Ní róṁaiṫ d'ḟéad sé féin riṫ, leis, toisc an ḃairrle, aċ dá olcas é sin, ba ṁeasa go mór na buataisí a ḃí ar an iascaire; agus níorḃ' ḟearr an treo reaṫa ḃí ar na póilíní ná ar aoinne aca araon.

Do ḃí scata garsún gan bróga roiṁ an mbairrle agus roiṁ an iascaire agus iad á ngríosú ċun gníoṁarṫa deiṫneasa agus mireaċta cos. Do ḃí fir ná raiḃ ar meisce agus na póilíní 'na ndiaiḋ san. 'Na ndiaiḋ san aniar, do ḃí na mná agus ar deire ar fad do ḃí na daoine ḃí ar meisce agus iad ag tuitim is ag éirġe agus ná raiḃ 'ḟios aca cad a ḃí ar siuḃal ar aon ċor aċ beiṫ ag cur díoḃ.

Do ḃí Seáinín ag imeaċt leis ar saoṫar. Ní raiḃ sé socair 'na aigne aige dul i n-aon áit áiriṫe. Ní raiḃ uaiḋ aċ dul ó sna buataisí uafásaċa úd a ċuala sé go dlúṫ le n-a ṡálaiḃ. Fé ḋeireaḋ buaileaḋ i gcoinniḃ claiḋe na páirce é. D'iompuiġ sé fiarsceó agus siúd leis arís. D'iompuiġ an máirnéalaċ 'na ḋiaiḋ. Do ḋein na póilíní coṁgar agus bíodar ag teaċt suas le fear na mbuataisí. Do ḃuail Seáinín claiḋe eile agus do baineaḋ cor eile as féin agus as an iascaire. Do ḋein na póilíní coṁgar eile agus ṫug san suas leis an máirnéalaċ iad. Rugadar air. Do ḃí iongnaḋ air sin. Ṡáiḋ sé uaiḋ amaċ an ċéad duine aca. Rug sé arís air. Do leag an máirnéalaċ mór é le buille ḋorn. Rug

beirt air. Do leag sé an ḃeirt. Rug triúr aca air. Do leagadar féin a ċéile. Nuair fuair an seisear an máirnéalaċ ar lár do ṡuiḋeadar anuas air. "Gaḃaimíd ṫú," ar siad, "i n-ainm an Rí." Do ġuiḋ seisean guiḋeanna móra olca do'n Rí agus dóiḃ féin agus do ḃí sé ag loċtú agus ag cáineaḋ agus ag maslú póilíní agus luċt dlí a ċur amaċ i nÉirinn, go searḃasaċ agus go hárdġlóraċ.

Nuair a ḃí na ceangail ar an ḃfear mór aca do ċuiṁniġeadar ar an mbairrle, agus ní fada go ḃfuair-eadar é—i ndíg. D'ḟéaċadar isteaċ ann, aċ ní raiḃ aon tuairisc ar na cosaiḃ iongantaċa úd. Do ḃí Seáinín imiṫe.

"'Ḃfuil ḟios ag aonne," arsa constábla mór árd, "cé leis an bairrle seo?"

"Tá go maiṫ," arsan Bacaċ Buiḋe, "is liom-sa é."

Do ċuir an póilín fada a láṁ ar an mBacaċ.

"Fógraim, i n-ainm an Rí, tusa dod' ġaḃáil," ar seisean.

"Agus fógraim-se, i n-ainm an diaḃail, tusa agus do ġaḃáil," arsan Bacaċ Buiḋe agus ṫug sé fé'n gconstábla. Do ċuiṁniġ sé ar a ndearna sé féin agus a ṡínsear riaṁ de ṫrodaiḃ i n-aġaiḋ síoṫṁaor agus do ḃí sé ag cur an ċaṫa go calma. Aċ ṫáinig ceaṫrar aca san agus ġaḃadar de ċorp nirt é agus do ċuireadar na ceangail air.

Do ċaiṫ an Bacaċ Buiḋe agus Captaen na "Cuaiċe" agus an fear tuaiṫe an oiḋċe sin sa príosún i dteannta Ċos Ṁaide. Do ḃí cúirt ar an gceaṫrar an lá 'na ḋiaiḋ san agus fuair gaċ aoinne aca ráiṫe príosúin. Do ḃí Seáinín ag féaċaint orṫa 'á dtaḃairt go dtí an traen ċun dul go dtí príosún mór na conntae.

## Caibidiol IX

## Cuairḋ Ṡeáinín d'ḟios a ṁáṫar agus teaċt ṁaiḋc fán mbaile

Nuair a ċonnaic Seáinín an Bacaċ Buiḋe ag imeaċt uaiḋ go dtí an príosún ṫáinig uaigneas agus brón mór ar a ċroiḋe. Ní raiḃ aon uaigneas air i ndiaiḋ Ċos Ṁaide ná Captaen na "Cuaiċe" ná aoinne eile aċ an Bacaċ. Is minic a ḃíonn uaigneas ar ḋuine i ndiaiḋ duine eile gan aon ċúis go ḃféadfaiḋe é ainmniú. Ní mar sin a ḃí ag Seáinín. Do ḃí cúis aige ḃeiṫ brónaċ. Do ḃí an Bacaċ Buiḋe sa ṗríosún agus ní raiḃ a ċuid féin d'airgead an ḃairrle facta ag Seáinín. B'in í an ċúis do ḃí aige, agus cár ḃeag san. Do ḃí olc aige ċun na bpóilíní a ċuir a ḋuine féin uaiḋ go ceann ráite. Do ċuiṁniġ sé ar ṁnaoi an Ḃacaiġ Ḃuiḋe. Do ċuaiḋ sé mar a raiḃ sí féin agus a clann agus a hasal, agus do ċuir sé a ċúram i n-iúl di agus d'éiliṁ sé a ċuid airgid. Aċ mo léir! do ṫóg sí na héiġṁe air agus do scread sí go nimneaċ, agus do ġlaoiḋ sí ar a gaolta ċun an raispín a ḋíbirt uaiṫe do ċuir a fear muirneaċ i bpríosún agus do ċuir í féin agus a clann ċun fuaiċt is ċun fáin. Do ḋein sí oiread san caismearta gur ċeap Seáinín boċt, ar nós na cailliġe fadó, gurḃ' fearr riṫ maiṫ ná droċṡeasaṁ. Do ḋein sé an riṫ sin; agus toisc go raiḃ tóir na mbacaċ agus luċt siuḃalta ród Éireann 'na ḋiaiḋ, do ḋein sé riṫ maiṫ, agus le feiḋm a ċos do ċuaiḋ sé slán uaṫa.

Do ḃí Seáinín 'na ḋuine aonair annsan agus ní raiḃ 'ḟios aige ṫoir seaċ is ṫiar cá ḃfaġaḋ sé biaḋ agus foiṫin.

Sin é an uair a ċuiṁniġ sé ar a ṁáṫair agus gur ṁiṫid do cuaird a ṫabairt uirṫi d'ḟéaċaint conus a ḃí sí 'na saoġal is 'na sláinte. Is mór an rud do ḋuine máṫair a ḃeiṫ aige. Do ċeap Seáinín gur ṁór an

tuiscint a ḃí ag an té a ċeap máitreaċa ar dtúis. Dob' í a ṁátair an máḋ mór a ḃí ag Seáinín nuair a ṫéiġeaḋ an saoġal go léir 'na ċoinniḃ. Siúd leis ċun a ṁátar. Do ḃí sí istiġ roiṁis agus mála de ṗrátaíḃ déirce aici a ḃí sí tar éis a ḃailiú an lá céadna tiompall na tuaiṫe. Ṫáinig Seáinín isteaċ.

"Conus tánn tú, 'ṁátair?" ar seisean.

"Is beag dá ṫinneas ort," ar sise.

Aċ do ḃí Seáinín lánċeapaiṫe ar ṁuinnteartas a ḋéanaṁ, agus níor ġlac sé fearg ó'n gcainnt sin a ḋein a ṁátair. "Ḃfuil aon teine agat, a Ṁaimí?" ar seisean.

"Tá," ar sise, "na Cruaċa Duḃa agus maol orta."

Ṫuig a mac gráḋaċ as na bréiṫre sin ná raiḃ aḋḃar teine aici. D'imiġ sé, leis sin, agus do ġoid sé bosca mar a mbíoḋ laċain 'na gcoṁnaiḋe ag Peig Neacum, agus ḋein sé teine dá ṁátair. Do ḃí ceann desna laċain ag déanaṁ glóir cáinte i dtaoḃ a teaicín do réabaḋ agus ċun cosc a ċur le n-a glór do ḃain Seáinín an ceann di, agus toisc gur ṁór an truaġ leis na gaḋair 'á hiṫe rug sé leis an laċa agus d'iṫ sé féin í.

Tar éis bíḋ do ḃraiṫ sé gur ṁór an feaḃas ar an scéal deoċ ṁaiṫ, aċ do ċuaiḋ san de, cé gur iarr sé go bog agus go cruaiḋ ar a ṁátair fiaċa na diġe a ṫaḃairt do. Ní ṫug, agus tar éis cúpla muga briste a ḃí sa tiġ a ċuardaċ, ċoṁ maiṫ le seanleabaiḋ a ṁátar, d'éiriġ Seáinín as agus do ḃí ag miogarnaiġ cois na teine.

Tiompall a deiċ a ċlog istoiḋċe ṫáinig duine éigin ag an ndoras agus do ḃí ag iarraiḋ é ċur isteaċ aċ nuair ná raġaḋ an doras isteaċ do buaileaḋ cic air. Láiṁsiġ Seáinín crúca iarainn a ḃí i n-aice na teine agus ċuir sé cuma bagartaċ air féin.

"Cé tá amuiċ?" ar seisean.

Duḃairt an fear amuiċ gurḃ é féin a ḃí ann.

"Dar píopán an ġanndail!" arsa Seáinín, "sé Maiḋc atá ann. Nára' céad fáilte roiṁis."

# CUAIRD SEÁINÍN D'ḞIOS A ṀÁṪAR

Saiġdiúir dob' eaḋ Maiḋc sin, an driṫeáir ba ṡine a ḃí ag Seáinín; agus mar ba ḋual d'ḟear cogaiḋ, duine trodaċ, óltaċ, mórḃriaṫraċ dob' eaḋ é. Duḃairt sé arís leo an doras d'oscailt ar eagla brisce a muineál agus a gcnáṁ agus a gcorp uile, mar gurḃ' é sin a ṫiġ agus a ṫiarnas féin; agus ṫug sé ainmneaċa fuilteaċa, croiḋreaca orṫa go léir; aċ níor bogaḋ an doras.

Leis sin do ċuiṁniġ Maiḋc ar a ġail agus ar a ġaisce féin agus ar na gníoṁarṫa móra troda a ḋein sé riaṁ i n-aġaiḋ na ḃFear nGorm san Afraic, gur éiriġ a ḃrí agus a ḃorrfa agus do scaoil sé fé'n ndoras ċun é ċaiṫeaṁ isteaċ de neart a ċuirp. Aċ do ḃí an tseanleabaiḋ 'na ċoinniḃ ó'n dtaoḃ istiġ agus níor ġéill an doras do Ṁaiḋc. Nuair ná fuair sé aon bogaḋ ann do ḃí sé ag lorg a ṁalairt de ċleas cogaiḋ. Do ḃí fuinneoigín beag sa tiġ. Do ċuir Maiḋc cnapán cloiċe isteaċ tríṫe. Ba ṁaiṫ an cleas, dar leis annsan, an tiġ a líonaḋ de ċloċaiḃ. Do ḃí fotraċ tiġe ar aġaiḋ na fuinneoige, agus ṫosnuiġ sé ar a imeall, 'á ċaiṫeaṁ isteaċ tríd an ḃfuinneoig. Ḃí an fotraċ 'á aistriú go tiuġ aige agus cistin a ṁáṫar 'á líonaḋ de ċnapánaiḃ cloċ; aċ d'éiriġ sé as an obair sin go hobann nuair a baineaḋ cnagarnaċ as a easnaḋaċa féin le cloiċ aca amaċ tríd an ḃfuinneoig, rud a ċuirfeaḋ i n-iúl dúinn gur ṫuig Seáinín go ceart na cleasa cosanta is fearr i gcogaḋ.

Annsan d'éiriġ Maiḋc le craoḃaċaiḃ feirge. Fuair sé píce agus anáirde ar an dtiġ leis agus do ċrom ar an díon a raideaḋ anuas. Ní mór ar fad an tuiġe a ḃí air. Nuair ṫáinig sé go dtí an scraiṫín fé'n dtuiġe, ċuir sé an píce fé agus do ḃí 'á leagaḋ anuas.

Ní raiḃ ḟios ag Seáinín cad a ḃí ar siuḃal amuiċ go ḃfeaca sé na réilṫíní ag féaċaint anuas air tré ċeann an tiġe agus fear an píce os a ċionn anáirde agus an ġealaċ laistiar de.

Leis sin do ṫuig Seáinín go raiḃ an dún gabṫa agus

go raiḃ buaḋ caṫa le Maiḋc. Ċrom sé láiṫreaċ ar an ndoras do réiḋteaċ ċun teiċte. Strac sé an tsean-leabaiḋ as an tslí agus leis an ndroċúsáid a fuair sí sin ṫuit sí as a ċéile. Do ċuir san moill ar an ndoras agus i lár an ġreiṫileáin ṫuit Maiḋc agus a ṗíce anuas tríd an bpoll—rud a ṁéaduiġ an ḃuairt. D'oscail Seáinín an doras, ar éigean, agus do ṫeiċ, aċ nuair a ḃí a ṁáṫair ag teiċeaḋ 'na ḋiaiḋ, ṫuit sí ṫar an gcnocán tuiġe agus scraiṫíní a ḃí ag an ndoras, agus do leonaḋ an ḃean ḃoċt.

Sin é an uair a ṫáinig na constáblaiṫe. Do ḋein Seáinín gearán leo agus do ċuadar ċun Maiḋc do ġaḃáil. Do ġaḃadar é, cé go raiḃ an fear cogaiḋ go mór 'na ċoinniḃ sin. Ḋein sé a ḋíċeall, aċ nuair do ḃí láṁ duine aca briste agus súil bainte as an dara duine aige, ṫáinig seisear eile ó'n mbearraic agus do ċeanġluiġeadar istiġ i dtrucaill é agus mar sin rugadar Maiḋc go dtí an príosún. Do ġoill an táir agus an tarcuisne sin go mór air, agus dá ḃrí sin do ċaiṫ sé an oiḋċe sin go maidin ag glaoḋaċ ar aon "ṗílear fuilteaċ" aca teaċt agus "é ṫástáil" leis féin d'ḟéaċaint ciaca b'ḟearr d'ḟear; aċ fir pósta dob' eaḋ na constáblaiṫe ar fad agus d'obadar an gaisce.

Lá ar na ṁáireaċ do ḃí an ċúirt ann. Do ḃí súil ag Seáinín go gcuirfí Maiḋc go ceann tamaill i n-áit ná bainfeaḋ sé aon díon de'n tiġ, aċ nuair ṫáinig sé ċun a ṁáṫar agus go nduḃairt sise leis go raiḃ sí gortaiṫe, bascaiṫe, agus ná féadfaḋ sí dul go dtí aon ċúirt, ṫáinig droċṁisneaċ air. Ċeap sé mara dtéiġeaḋ a ṁáṫair ċun fianaise a ṫaḃairt i n-aġaiḋ Ṁaiḋc go mbeaḋ an fear collóideaċ cogaiḋ sin ċúca arís tráṫnóna agus go ndéanfaḋ sé scrios niṁe orṫa. Do ṫriail sé a ṁáṫair arís ċun siuḃal a ḃaint aisti, aċ do-ċuaiḋ san di. Do ḃí na cnáṁa ró ṫinn aici ó aréir roiṁe sin.

"Dar píopán a' ġanndail ḃric!" arsa Seáinín,

"mara gcuirtar Maiḋc fé ġlas, beiḋ cuirp againn." Agus do ḃí sé ag maċtnaṁ go dian. Tar éis tamaill a ċaiṫeaṁ ag gaḃáil do'n scéal 'na aigne, ṫáinig solus an réiḋtiġ ċuige. "Dar píopán a' ġanndail!" ar seisean agus d'imiġ ag cuardaċ. Sin é an mionn mór adeireaḋ Seáinín i gcoṁnaiḋe nuair a ċorruiġeaḋ aon rud a aigne go mór. Ní ḟeadar-sa cad é an ganndal seaċ is a ċéile a ḃíoḋ i gceist aige, agus ná bítar ag cur a ṫuairisce orm, aċ gur mar sin adeireaḋ Seáinín.

Ḟuair sé píosa téadáin agus siúd leis suas ar Ċliatán An Ċairn, cnoc beag atá i n-aice na sráide. Coimín iseaḋ An Carn. Má tá aon eolas agat-sa, a léiġṫeoir, ar ċoimínib tá's agat fé'n dtráṫ so cad a ḃí i gceann Ṡeáinín. Ní ḃíonn aċ aon ġnó aṁáin ag duine ċun dul ar ċoimín, agus sé gnó é sin ná ar lorg asail. Is feilimeanta an áit coimín ċun asal. Ḃíonn na fiċidí asal ann agus iad ag béiciġ agus ag riṫ, agus 'á n-iomlasc féin.

Ar lorg asail do ḃí Seáinín. Rug sé ar ṡeanasal ġlas go raiḃ ciall tagaiṫe le haois do, agus rug sé leis aḃaile é. Ċeangail sé de'n ursain é. Annsan ċuaiḋ sé isteaċ agus ṫóg sé a ṁáṫair ar a ḃaclainn agus níor stad léi gur ḃuail sé anáirde ar ḋrom an asail 'na suiḋe í. Scaoil sé an t-asal agus do stiúruiġ sé síos an tsráid é agus greim aige ar a ṁáṫair ar eagla go dtuiteaḋ sí anuas de'n eaċ.

Ní fada gur ṫosnuiġ na daoine ar iad do leanúint. Ar dtúis ní raiḃ aċ beagán ann, aċ ḃíṫeas ag teaċt as na tiġṫiḃ óil agus as béal na lánaí. Ḃí cuid aca roiṁ an asal agus cuid aca 'na ḋiaiḋ agus clab orṫa agus iad ag gáiriḋe agus ag déanaṁ iongantais de'n scéal go léir.

Mar sin do ṡroiċeadar tiġ na cúirte. Doras mór do ḃí air sin agus ḃí sé oscailte. Do stad an t-asal ag an ndoras aċ ṫug Seáinín súnc dá ġlúin do: "Eaċ amaċ," ar seisean.

Do ġaiḃ an t-asal an doras isteaċ agus an tsean-

ḃean ar a ṁuin agus greim ag Seáinín uirti. D'iompuiġ luċt na cúirte go léir nuair ċualadar "clic cleac" ag cruiḋte an asail ar leacaċaiḃ an úrláir.

Do ḃí an sáirsint mór ann agus ċeap sé go raiḃ rud éigin ag dul amú. "Ciúnas," ar seisean, agus ḃain sé macalla as na fraṫaċaiḃ leis an mbéic a ċuir sé as. Dá mb'áil leis "Glór" a ráḋ do ḃeaḋ ciall éigin leis an gcainnt, óir do ḃí gaċ aoinne sa ċúirt, idir ḃinse agus cuirbṫiġ, ag sceartġail ġáiriḋe. Do ḋruid na daoine i leaṫtaoiḃ agus níor stad an t-asal go raiḃ a ṗus ar ċlár ċléiriġ na cúirte. "Ḃaoi," arsa Seáinín annsan agus do "ḃaoiḋ" an t-asal.

Do ḃain Seáinín a ċaipín de 'na láiṁ ċlé agus é ag congáil a ṁáṫar leis an láiṁ eile.

"Mbeannuiġiḋ Dia ḋaoiḃ, a ḋaoine uaisle," ar seisean.

"Cé hé tusa?" arsan Giúistís.

"Mise Seáinín," ar seisean, "driṫeáir do Ṁaiḋc."

"Agus cé hé Maiḋc?"

"An fear a leag an tiġ orainn," arsa Seáinín.

Ní raiḃ aon eolas ar an scéal ag an nGiúistís; aċ tar éis a lán cogarnaiġe do cuireaḋ i n-iúl do gurḃ é Maiḋc an slibire fada, go raiḃ casóg stracaiṫe saiġdiúra air a ḃí 'na ṡeasaṁ idir ḃeirt póilíní. Tar éis tamaill do glaoḋ an ċúis.

"An tusa máṫair an ṗriosúnaiġ seo?" arsan Giúistís leis an tseanṁnaoi ar an asal.

"Muise ċroiḋe, is mé," ar sise, "aċ ní liom a ċuaiḋ sé aċ le n' aṫair. Go ndearna Dia trócaire ar na mairḃ d'ḟág sinn, agus ar anam marḃ an doṁain go léir atá i bPurgadóireaċt, aċ ní raiḃ leiṫéid Ḋonnċa de ṁac aiṁleasta riaṁ i nÉirinn. Ní túisce ḃíoḋ sé as priosún ná ḃíoḋ sé istiġ arís, le meisce nó le bruiġin. Agus a ċroiḋe, aċ ná habróċainn é, is minic a tugaḋ sé droċúsáid dom féin leis, nuair a ḃíoḋ braoinín beag ólta aige. Aċ b'ḟéidir ná binn féin ó ṁilleán, a laoġ. Deireaḋ Donnċa go mbíoḋ mo

ṫeanga ar siubal agus is olc an rud é sin, a ċroiḋe, dá mbeaḋ leiġeas age duine air. Aċ go maiṫiḋ Dia mo ṗeacaí ḋom i dtaoḃ a ḃeiṫ ag cúlċainnt ar Ḋonnċa boċt. Go ndearna Dia trócaire ar a anam. Ní ḃíonn aonne againn gan . . . .”

Do ḃí an Giúistís cráiḋte aici. “Innis so ḋom, a ḃean,” ar seisean léi go goirgeaċ. “Ar ċaiṫ Maiḋc cloċa isteaċ tríd an ḃfuinneoig?”

“Muise ’ċroiḋe liúm ṫu, a ḋuin’ uasail, ċaiṫ,” ar sise, “agus fiċe cloċ agus b’olc a’ ceart do san agus a ṁáṫair istiġ. I ḃfoṫraiġ tiġe ṡeanaḂil Dála iseaḋ fuair sé iad. Ḃa ḋeas an duine boċt seanaḂil, go dtugaiḋ Dia an ḃeaṫa ṡíoraiḋe dá anam. An cuiṁin leat é, a ḋuin’ uasail? Do ḃíoḋ sé ag díol éisc ag an gcúinne, agus cé go raiḃ sé i mbéal a’ dorais againn ní ḟéadfainn luaċ leaṫpingne a ráḋ riaṁ ’na ċoinne; agus ní mar sin do n-a ṫuille aca, siad an dream iad naċ fearrde . . . .”

“Ráiṫe príosúin,” arsan Giúistís boċt agus rug sé ar a hata agus do ṫeiċ sé an doras cúil amaċ.

# CAIBIDIOL X

## PÓRTAR NA CROISE

Nuair do ḃí Maiḋc sa ṗriosún do ḃí aigne Śeáinín ar a suaineas. Do ḃí meas mór aige ar a ḋriṫeáir, dar ndóiġ, aċ mar aduḃairt sé féin: "Is maiṫ liom i bfad uaim é." Fear cogaiḋ dob' eaḋ Maiḋc sin, agus fear síṫe dob' eaḋ Seáinín. Is mór an suaineas d'ḟear síoċána fear cogaiḋ a ḃeiṫ sa ṗriosún. Bíonn neart ag an nduine síoċánta, annsan, a ċuid toirmisc agus éagcóra agus gada agus camast'íola do ċur ċun cinn agus ċun críċe, gan a naṁaid aiceanta, an trodaire, do ċur isteaċ air.

Aċ cé go raiḃ sé ó ḃaoġal an ḟir ċogaiḋ, ḃí ceataiġe sa scéal. Do ḃí an lón ag éirġe gann. Do ḃíoḋ an ṁáṫair ag iarraiḋ déirce, agus an ḟaid ná raiḃ le cotú aici aċ í féin ḃí an scéal maiṫ go leor aici. Aċ nuair a ṫáinig a mac muirneaċ aḃaile ċúiċi agus go mbíoḋ an dá ḃéal le líonaḋ, do ċuaiḋ di déirc a ndóṫain araon a ḃailiú.

Nuair a ċuaiḋ as do'n lón, "Seaḋ, a Śeáinín, faiġ-se do ṁála féin," arsan ṁáṫair. "Bailiḃ déirc agus iṫ í."

Fuair Seáinín a ṁála agus ċuir sé ṫar a uilinn é. Do ċuir sé a ḋá láiṁ i bpócaí a ṫreaḃsair agus a ċaipín ar a leaṫśúil agus do ġluais amaċ fé'n dtuaiṫ ar ċuaird déirce.

Ċuaiḋ sé go tiġ. D'iarr sé déirc. Ní raiḃ, aduḃairt sé, aon obair le faġáil ag sclábaiṫe boċta istiġ sa ḃaile mór. Ní ḟuair sé lá oibre le mí. Do ḃí a ṁáṫair sa ḃaile ag faġáil ḃáis leis an ocras.

Fuair sé dorn prátaí. Do ġuiḋ sé beannaċt ó Ḋia agus ó Ṁuire agus ó'n dá Aspol déag agus ó Ṗádraig agus ó Ḃriġid agus ó sna Naoiṁ beannaiṫe go léir ar

ṁuinntir an tiġe sin agus ar an dtiġ agus ar na ba agus na capaill agus ar na gortaiḃ agus . . . . “ Ṁuise ċroiḋe, féaċ ! ” ar sé, “ táim-se lag, lúbaċ ó'n gcaolċuid biḋ le fada agus an ḃféadfá cúpla pingin a ṫaḃairt dom i n-ionad na bprátaí seo ċun ná beinn 'á n-iompar.”

Tugaḋ ḋá pingin do agus duḃarṫas leis go ḃféadfaḋ sé na prátaí a ḃreiṫ leis, leis. Do ġuiḋ sé liodán de ḃeannaċtaí móra maiṫe eile orṫa go léir agus ar ṡlioċt a sleaċta, agus d'imiġ síos an bóṫairín go dtí an bóṫar mór. Annsan d'ḟéaċ sé go haireaċ 'na ṫiompall agus do scaoil sé na prátaí as an mála isteaċ sa díg.

“ Treiġid go gcuiriḋ na prátaí oraiḃ,” ar seisean leis féin, ag tagairt do ṁuinntir an tiġe. “ Naċ simpliḋe an pleiḋce amadáin a ṁeasaḃair a ḃeaḋ 'á n-iompar.” Annsan ċuir sé a ṁála ṫar a uilinn arís agus a ḋá láiṁ i bpócaí a ṫreaḃsair agus a ċaipín ar a leaṫṡúil agus do ġaiḃ sé leis an bóṫar agus ceol bríoṁar fead'íola 'á ḋéanaṁ aige. Do ḃuail fear leis ar an mbóṫar. D'aiṫin sé an fear—gur ḋuine uasal é.

“ 'Mbeaḋ cipín soluis agat it' ṗóca, a ḋuine uasail ? ” arsa Seáinín.

Do ḃí.

“ Cuiṁin leat, a ḋuine uasail, an dá léine úd a ṫugais dom fadó. Ḃíodar ṫar barr ar fad an ḟaid a ṡeasuiġeadar. A' mbeaḋ seanléine eile agat a ġeoḃainn uait ? ”

Níor ċuiṁin leis an nduine uasal go dtug sé aon léine riaṁ do. Ní duḃairt sé aon ní mar ġeall air sin, áfaċ, aċ a ráḋ ná raiḃ aon léine an uair sin le taḃairt uaiḋ aige.

“ Aċ a ḋe ! ” arsa Seáinín. “ Ná treaḃsar ? ”

Duḃairt sé ná raiḃ aon treaḃsar spárṫa aige.

“ Dia linn ! ” arsa Seáinín ċoṁ díombáċ san go raiḃ náire ag teaċt ar an ḃfear i dtaoḃ gan baill éadaiġ a ḃeiṫ go flúirseaċ aige. “ Ná seanḟeiḋre bróg ? ”

Do ḃí sé ḋe ḃarr donais ar an nduine uasal boċt ná raiḃ aon ḟeiḋre bróg aige ná beaḋ catú air scarúint leo. “Níl,” ar seisean, agus ḃí náire air.

“Ó! naċ boċt an scéal é!” arsa Seáinín go truaiṁéileaċ. Do las an duine uasal boċt le náire. Do lean Seáinín air. “Féaċ, a ḋuine uasail,” ar seisean, “níor iṫeas aon ḃéile ceart le seaċtain, agus níl obair ná gnó le faġáil ag duine boċt sa ḃaile mór. B'ḟéidir go mbeaḋ pingní éigin airgid id' ṗóca nár ṁiste leat a ṫaḃairt do ḋuine ċun ḃulóg aráin a ċeannaċ.”

Do ḃí an duine uasal ag cuardaċ ċeana féin. Ċuir sé láṁ i bpóca leis. Ní raiḃ annsan aċ cúpla pinginn. Ċuardaiġ sé póca eile. Do ḃí ḋá pinginn go leiṫ sa ṗóca san. Do ḃí moill air an méid sin cuardaiġ a ḋéanaṁ. Do ḃí an náire ag méadú air nuair a ċíoḋ sé an t-éadóċas a ṫagaḋ ar Ṡeáinín nuair ṫagaḋ an láṁ as an bpóca i gcoṁnaiḋe agus gan ann aċ pingní agus leaṫpingní rua. Ċuir an duine uasal a ṁéar i bpóca a ḃeiste agus fuair sé píosa leaṫréil. Ċuardaiġ sé é féin síos agus suas aċ ní raiḃ a ṫuille aige. Do ḃí náire air.

“Féaċ, a ḋuine ḃoiċt,” ar seisean, “níl aon leaṫ-pingne eile ar iompar agam aċ an méid seo. Seo ḋuit é, cé naċ mór an ċaḃair d'aoinne an méid atá ann.” Agus do ḃí lasaḋ 'na aġaiḋ le náire nuair a ḃí sé ag taḃairt na bpíosaí suaraċ do Ṡeáinín agus d'imiġ sé leis agus é go míoṡásta leis féin toisc an droiċṁeasa ba ċeart do'n duine boċt dealḃ úd a ḃeiṫ aige air i dtaoḃ an rud spriúnnlaiṫe ḃí déanta aige—gan aċ seaċt bpingne go leiṫ a taḃairt uaiḋ.

Do ḃí Seáinín ag siuḃal go dtáinig cor sa ḃóṫar idir é féin agus an duine uasal. Annsan ċaiṫ sé uaiḋ an mála agus ḋein sé baḃta rinnce ar an mbóṫar.

Do ṡuiḋ sé ar an gclaiḋe 'na ḋiaiḋ sin agus do ṫarraing sé amaċ a ċuid airgid agus do ḃí 'á ċoiṁreaṁ. Naoi bpingne go leiṫ a ḃí aige. Do ċaiṫ sé tamall 'á

ċásaṁ ná raiḃ a ṫuille airgid ag an "ngamall" duine uasail úd, aċ cé gur admhuiġ sé gur ṁór an ċailliúint an scéal san, ċeap sé, ar a ṡon san, naċ olc an bailiú a ḃí déanta aige. Ṫáinig sé anuas ar an mbóṫar arís agus do ċuir a ṁála ar a uilinn agus a dá láiṁ i bpócaí a ṫreaḃsair agus a ċaipín ar a leaṫṡúil agus do ṡéid a ṗort máirseála go tiarnúil agus go haibiḋ agus do ġluais roiṁis agus níl scéala air go dtáinig sé go dtí An Ċrois.

Nuair a ḃí Dia ag déanaṁ na hÉireann ní ḟoláir nó ḃí ḟios aige cad é an saġas daoine a ḃeaḋ innti ar ball. Dá ḃrí sin do ċuir Sé a lán toibreaċa fíoruisce ṫall agus i bḟus i nÉirinn. Ṫáinig na daoine ar ball i nÉirinn aċ ní raḃṫas sásta leis na toibreaċa—ní raiḃ múċaḋ a dtarta ionnta, óir ḃí an t-uisce ró láidir agus ní ḟéadfaidís aċ fíorḃeagán de d'ól. Ċuadar féin agus ḋeineadar toibreaċa eile agus an deoċ a ḃí ionnta san d'ḟéadfaḋ duine ḃeiṫ 'á hól go mbeaḋ sé lán go smig. Aċ do ḋein Dia díoltas orṫa i dtaoḃ A ṫoibreaċa féin a ṫréigean. Do ċuir Sé niṁ sa diġ nua i dtreo aoinne d'ólfaḋ é ná féadfaḋ sé siuḃal díreaċ ná seasaṁ díreaċ, agus i n-ionad an tarta a ṁúċaḋ gurab aṁlaiḋ a caiṫfí taoscán mór eile d'ól nuair a féadfaí éirġe ċun a ḋéanta. Tá an tart ag méadú mar sin riaṁ ó ṡin i nÉirinn i dtreo ná fuil anois i mbailte móra agus i mbailte beaga na tíre aċ tiġṫe ċun an deoċ nua san do riar ar na daoine. Tá tiġ nó ḋó aca ar gaċ cros-ḃóṫar leis, óir ní féidir dul ó ḃaile i nÉirinn go baile eile gan baoġal báis ó'n dtart.

Mar sin seaḋ ṫárla tiġ óil ar an gCrois roiṁ Ṡeáinín.

Nuair ṫáinig Seáinín ar An gCrois ṫáinig mian óil do. Do-ċuaiḋ sé isteaċ sa taḃairne agus do ṡeasaiṁ sé ag an gcúntúirt agus do ċaiṫ seile ar an úrlár, i gcead do'n ċuideaċtain.

"Líon amaċ piúnt ċugam," ar seisean.

Do líon fear an taḃairne piúnt agus do leag ar an gclár é. Do ḃí cuḃar breaġ buiḋe ar a ḃarr agus ag

rit anuas ar an ngloine taoḃ amuiċ agus ag leagaḋ 'na ṗórtar ḃreaġ ḟliuċ. Do ḃí spallaḋ gréine amuiċ agus smúit ḃán an ḃóṫair leaṫta ar an ḃféar agus ar na tuir a ḃí go spallta tirm gan aon ḃraon báistiġe le mí roiṁe sin. Do ċuir na rudaí sin íota tarta ar Ṡeáinín. Rug sé ar an bpiúnt agus d'ḟéaċ go ceanúil air. Ċuir sé ċun a ḃéil é. An cuḃar a ḃuail ar dtúis leis. Do ḃí a ḃeol uaċtaraċ go dtí n-a leaṫ síos sa ċuḃar sarar ḃuail an deoċ duḃ leis. Annsan do ḋein Seáinín ól fada mall rigin ċun ná téiġeaḋ aon ċuid de ṡásaṁ ná de ḃlas ná de ṡúġlaċ an ṗórtair sin amú air. Ċífá uḃall a ḃráġad ag dul síos, suas, síos, suas, agus bonn an ġloine ag éirġe agus ag éirġe, go raiḃ sé níos aoirde ná an béal. Annsan do leag Seáinín an gloine ar an gclár. Do ḃí imeall de ċuḃrán pórtair ar a ḃeol uaċtair. Ḃain sé ḋe é le n-a ḃeol íoċtair. Annsan do ḃí sé ag blasaċtaiġ le n-a ḃéal fé mar ḃeaḋ sé ag cuiṁneaṁ ar aoiḃneas na diġe do ḃí ólta aige. Ṫug sé dá ṗinginn go leiṫ d'ḟear an taḃairne. Ḃí an deoċ saor an uair sin.

Annsan do ṫarraing Seáinín a ṗíp ċuige. Do ḃí sí follaṁ. Do ċuir an follaṁas san Seáinín ag maċtnaṁ. Fé ḋeire do ṡocruiġ sé ar ṫobac a ċeannaċ. Fuair sé únsa—luaċ leaṫréil is leaṫṗingne. Do las sé an píp agus do ṡuiḋ ar ḃairrle agus do ḃí ag caiṫeaṁ leis, tamall maiṫ. Ar feaḋ na haimsire, do ḃí sé ag réiḋteaċ ceisteanna beaga áiriṁ 'na aigne. Ní raiḃ aċ trí pingne go leiṫ 'na ṗóca agus pé slí 'na ndéanfaḋ sé an méid sin a roinnt, ní ḟéadfaḋ sé dá ṗinginn go leiṫ a ḃaint slán as aċ aon uair aṁáin, agus ċeap sé gur ṁaiṫ a ragaḋ dá ṡlugaḋ eile de ṗórtar na Croise ḋó. Tár éis lán pípe de ṫobac do ċaiṫeaṁ leis, áfaċ, do ḃí réiḋteaċ déanta ar an gceist aige 'na aigne féin, agus leis sin ċrom sé ar an réiḋteaċ a ċur i gcríċ. Ċuaiḋ sé go cúntúirt.

"T'r'om taoscán eile ḋe'n bpórtar san," ar seisean.

Fuair sé piúnt agus do ċuir dá ṗinginn go leiṫ ar

an gclár. D'ól sé an piúnt ar a ṡuaineas. Annsan ċuir sé blúire eile sa ṗíp agus do ḋearg agus do ṡuiḋ ar an mbairrle agus deataċ tobac ag imeaċt uaiḋ 'na fáinní agus 'na lúbanna agus 'na scamalla liaṫġorma. Tar éis tamaill do laguiġ ar an dtobac aige agus níor ḟan, dar leat, aon tsuim i n-aon rud aige, óir ar ball ċuaiḋ an ṗíp i n-éag ar fad.

I gcionn aga agus aimsire d'éiriġ Seáinín de'n ḃairrle. Do ċuir sé an mála ṫar a uilinn agus do ḃí sé, dar leat, ċun an doras amaċ a ċur de. Ag an ndoras do stad sé tamaillín i gcás idir ḋá ċoṁairle. Annsan d'iompuiġ sé isteaċ ar an gcúntúirt arís.

“Tá an aimsir anaḃeiriṫe,” ar seisean. “Líon suas piúnt dom.”

Do líon fear an tiġe an t-árṫaċ arís do. Rug Seáinín ar an bpiúnt. “Fé ṫuairim do ṡláinte, 'ḟir a tiġe,” ar seisean, agus do ṡluig sé a raiḃ ann d'aon iarraċt aṁáin. Do ṫiormuiġ sé a ḃéal le cúl a láiṁe agus do ṫiormuiġ sé í sin ar a ċasóig. Annsan do ċuir sé láṁ 'na ṗóca agus d'ḟéaċ ar an bfear.

“Níl agam aċ pinginn,” ar seisean.

“É?” arsa fear an taḃairne go bagarṫaċ.

“Sin a bfuil agam,” arsa Seáinín, “pinginn.”

“Cuir amaċ annso ḋá ṗinginn go leiṫ,” arsa fear an tiġe, “nó ar m'anam-sa gurab é do ċorp a ḋíolfaiḋ as!” agus do ḃí coċal air 'á ráḋ. D'ḟéaċ Seáinín air. Do ḃí sé mór beaṫaiṫe bog agus é leaṫan 'na lár. Do laḃair Seáinín.

“An deaṁan me!” ar seisean, “aċ beiḋ sé 'na ġeall reaṫa againn!” agus ṫug sé sciúird an doras amaċ agus an fear mór 'na ḋiaiḋ mar do ḃeaḋ sceiṁle mór deire doṁain. Síos an bóṫar leo agus an fear mór ag béiciġ. Ṫáinig fear 'na raḃarc ar an mbóṫar. Do liúiġ fear an taḃairne air sin breiṫ ar Ṡeáinín. Rug.

“Ó ṫ'anam ó'n riaċ!” arsa Seáinín, “ná loit an spórt. Ag riṫ ar ġeall atáimíd.”

Do scaoil an fear uaiḋ é.

Ṫáinig an fear mór.

“Léan uait!” ar seisean, “cumá nár ċoinniġis dom é?”

“Ná duḃairt sé liom gur ag riṫ ar ġeall a bíoḃair,” arsan fear.

“B'eaḋ leis,” arsa fear tiġe an óil, “agus rug seisean an geall leis ó ṫosaċ.”

Is deacair d'ḟear go mbíonn trí pínt pórtair istiġ ann aon riṫ a ḋéanaṁ. Dá mbeaḋ meáċaint na dtrí bpiúnt 'na láiṁ aige d'ḟéadfaḋ sé babta maiṫ reaṫa a ḋéanaṁ. Ní mar sin do'n bpórtar a ḃíonn istiġ i nduine. Ní féidir riṫ leis sin ar fónaṁ i n-ao' ċor. Ní hí an ṁeáċaint ar fad fé ndeara é, dar liom. Is dóċa go ḃfuil cúis éigin leis; aċ is ait liom féin é, mar is iongantaċ an rud an t-uisce féin ċun reaṫa. Ḃíonn sé i gcoṁnaiḋe ag riṫ nuair ná deineann duine aon ċur isteaċ air.

Ċoṁ luaṫ agus ċonnaic Seáinín gur stad fear na Croise do stad sé féin de riṫ, agus do ṡiubail sé. Is fearr do réiḋtiġ an siubal leis ná an riṫ. Do ḃí sé ag séideaḋ mar do ḃeaḋ builg ceardċan.

## CAIBIDIOL XI

### MAR DO BAINEAḊ PRÁTAÍ LE GEALAIĠ IS MAR DEINEAḊ ÓL 'NA ḊIAIḊ

Nuair ċonnaic Seáinín fear an tábairne ag filleaḋ ṡuiḋ sé féin ar ċlaiḋe an ḃóṫair agus do ḃí sé ag cur a ṫuirse ḋe. I gcionn tamaill d'ḟill a ġaoṫ agus a anál arís ċuige agus do ḃí sé ag smaoineaṁ 'na aigne cad é an ċéad rud eile ḋéanfaḋ sé. Do ċeap sé gur ṁaiṫ an ċomairle triall ar an mbaile mór arís. Do ḃí cúis ṁaiṫ aige ċuige sin. Do ḃí an tart mór ag teaċt air. Do ċaiṫ sé súil uaigneaċ i dtreo na Croise, aċ ḃí sórt míṁuinġine aige as an dtiġ úd agus do ḃí leisce air dul ann arís. Ní raiḃ múċaḋ a ṫarta i n-aon áit eile dá ḃrí sin, aċ 'na ḃaile ṁór ḋúṫċais féin. Ní raiḃ aon airgead aige, áṁ, aċ pinginn. Ba ġearr le dul an méid sin ar an dtart a ḃraiṫ Seáinín ċuige. Ní raiḃ prátaí déirce féin sa ṁála aige. Dá mbeaḋ lán mála aca san aige d'ḟéadfaḋ sé iad a ḋíol agus a luaċ de ḋiġ d'ól. Do ḃí an scéal go dona ag an nduine boċt agus ba ḃeag ná táinig droċṁisneaċ air. Aċ pé olc maiṫ d'éireoċaḋ leis, do ċeap sé gurḃ' ḟearr beiṫ ag druidim i dtreo an ḃaile ṁóir agus i gcomġar na diġe.

Táinig sé anuas de'n ċlaiḋe. Do ċuir sé a ṁála tar a uilinn agus a ċaipín ar a leaṫṡúil agus do ġluais. Ní ḋearna sé aon ċeol fead'íola áfaċ—ní maiṫ fear tarta ċun ceoil fead'íola. Do ṡiubail sé leis go raiḃ sé i ngiorraċt leaṫṁíle do'n ḃaile mór. Do ḃí cros-ḃóṫar annsan agus bacaċ agus a ḃean ar an gcrosaire. Do-ċuaiḋ Seáinín ċúċa.

"'mbeaḋ cipín soluis agat?" ar seisean leis an mbacaċ. Do ċuardaiġ seisean agus fuair sé ceann

ameasc lán duirn de rudaí eile 'na póca. Ṫug sé do Ṡeáinín é agus an fad a ḃí seisean ag deargaḋ na pípe d'ḟéaċ an bacaċ ó ṁullaċ talaṁ air.

"Fear bóṫair tú?" arsan bacaċ.

"Nuair a ċruaḋann orm," arsa Seáinín.

Do stadadar tamall.

"Is tirm an obair í," arsan bacaċ.

"Ḃainfeaḋ mo ṫeanga teine ċreasa as mo ċarball," arsa Seáinín.

D'ḟéaċ an bacaċ uaiḋ ag maċtnaṁ tamall.

"Tá prátaí maiṫe sa gort úd ṫall," arsan bacaċ agus d'ḟéaċ sé ar Ṡeáinín. D'ḟéaċ seisean ar an ngort agus do ṁaċtnuiġ.

"Ní fearr ann iad ná i mála," arsa Seáinín agus d'ḟéaċ sé ar an mbacaċ.

Do ċaoċ an bacaċ súil.

Do ċaoċ Seáinín súil eile.

D'ḟanadar ar an gcrosaire go raiḃ an oiḋċe ann. Do ṡoláṫruiġ bean an ḃacaiġ biaḋ ḋóiḃ as mála a ḃí aici. Do ḃí bulóg trí bpingne ann agus crúb muice. Ṫeastuiġ ó'n mnaoi gan aon píosa de'n ḟeoil a ṫabairt do Ṡeáinín aċ níor ċeaduiġ an bacaċ gan a ṫabairt. An píosa beag a ḃí aici féin do ḃain an bacaċ di é agus ṫug sé do Ṡeáinín é. "Ní ceart feoil age mná agus fir ṁaiṫe d'á iongnais," ar seisean. Ní mait do ṫaiṫin san léi sin agus ṫug sí tuarasgaḃáil a gclú agus a gcáil dóiḃ gan ceilt, gan ċlúdaċ; agus do leanfaḋ sí de'n scéal mara mbeaḋ go rug a fear ar a ḃata. Do ċaiṫ sé seile ar a ḃais.

"An éisteoċair?" ar seisean.

D'éist sí.

I lár na hoiḋċe do ġluaiseadar. D'éaluiġeadar a dtriúr isteaċ sa gort. Do ḃíodar ag cuardaċ ameasc na n-iomairí d'ḟéaċaint cá raiḃ na prátaí luaiṫe. Fuaireadar an t-iomaire agus an béal gearrṫa mar a raḃṫas ag baint. Do ḃí an ráṁan i bḟolaċ le n' ais. Do ṫosnuiġ an bacaċ ar róṁar. Do ḃí Seáinín agus

an ḃean ag piocaḋ. Nuair a ṫagaḋ tuirse ar an mbacaċ ṫéiġeaḋ Seáinín ag rómar. Do ḃí trí mála aca agus níor stadadar de'n ḃaint go raiḃ sé cloċa prátaí i ngaċ mála. Do ḃí sé a dó a ċlog ar maidin fé'n am san, agus an lá geal ag teaċt. Do ġluaiseadar leo annsan ṫar claṫaċa agus páirceanna go dtángadar i n-aice le himeall an ḃaile ṁóir. Fuaireadar cúinne raiṫiniġe i bpáirc agus ċuadar i ḃfolaċ ann. D'éiriġ an ġrian agus ṫáinig teas innti agus do ċuir sí sáṁán ar an dtriúr agus níorḃ' ḟada gur ṫuit a gcodlaḋ orṫa.

Bó do ṁúscail Seáinín. Is aṁlaiḋ a ḃí sí ag bolaṫ-ġail timpall air. Nuair ṫáinig sí mar a raiḃ a aġaiḋ agus ḃraiṫ sí an t-anam ann, leig sí srann aisti isteaċ san aġaiḋ ar Ṡeáinín. Do ḃí seisean an uair ċéadna ag taiḋreaṁ. Do ḃí sé tar éis mála prátaí do ġoid, dar leis, agus rugaḋ air agus croċaḋ é. Do ġortuiġ san a ṁuineál ċoṁ mór san go dtáinig mairḃitiġe 'na ċorp. Ṫuig sé go maiṫ gur ċeap daoine go raiḃ sé marḃ agus ċonnaic sé cuid aca 'na ṫimpall 'á ċur isteaċ i gcoṁrainn. Ba ṁaiṫ leis a ráḋ leo gan é ċur isteaċ—go raiḃ sé ceart go leor agus go raiḃ seans fós go dtiocfaḋ an t-anam ann. Ṫug sé iarraċt ar labairt aċ ní osclóċaḋ a ḃéal. Ḋein sé iarraċt ar a láṁ a ḃagairt orṫa. Do ḃí sí sin ċoṁ trom, marḃ san ná féadfaḋ sé í ḃogaḋ dá mbriseaḋ sé a ċroiḋe. Dá ḃféadaḋ sé a ṡúil, féin, do luiġe ar ḋuine aca. . . . Do ṫriail sé. Oiread agus barr ribe do ċroṫaḋ ní féadfaḋ sé. Ḃí iongnaḋ agus uafás air.

Nuair ċuireadar an clár ar an gcoṁrainn, ṫáinig duḃaḋ an éadóċais air. Ṫáinig raċt buile ann agus ṫug sé iarraċt de ċic fé'n gclár. Aċ níor ḃuail sé an clár. Do ḃí an ċos ċoṁ marḃ agus dá mbeaḋ cnoc uirṫi. Do ḃraiṫ sé an ċóṁra dá hárdú agus dá hiompar agus dá leigean anuas. Ċeap sé dá leigtí anuas go hobann í go mbainfí tuairt as féin agus go gcorróċaḋ san é agus go gcuirfeaḋ sé an ṁairḃitiġe uafásaċ de. Aċ níor leigeaḋ anuas go hobann í. Do

cuireaḋ ar an dtalaṁ go réiḋ agus go socair í agus do ċeap Seáinín boċt gur d'aonġnó do ḋeineadar é ċun ná dúisiġidís é féin. Ṫáinig duine éigin os a ċionn anáirde agus do léiġ sé rud éigin as leaḃar, agus do ġuiḋ suaineas síorraiḋe do Ṡeáinín. Suaineas síorraiḋe! Naċ é an suaineas a ḃí 'á ṁarḃú—an suaineas agus an socraċt ṁillteaċ agus an ciúnas uafásaċ. 'Sé ḃí uaiḋ ná duine éigin a ṫeaċt ċuige agus breiṫ ar ċúl air agus é ṫarrang as an gcoṁrainn úd agus cic a ḃualaḋ air a ċuirfeaḋ san aer ṫar trí gorta branair anonn é. Ní ṫáinig, áfaċ. Is aṁlaiḋ do hárduiġeaḋ an ċoṁra go réiḋ arís agus do hísliġeaḋ go socair agus go cneasta síos sa ċré í. Oċ! do ḃí an port seinnte. Ṫug sé iarraċt ar liú a ċur as. Ṫeip air—ní raiḃ aon anál ann. Ḋein sé iarraċt ar ġol aċ ar ċuma éigin ní raiḃ deor ar biṫ ag teaċt. Do ḃí a ṁisneaċ 'á ṫréigean. Ċeap sé rud éigin a ḋéanaṁ nó pléascaḋ. Níor éiriġ leis aon rud a ḋéanaṁ, ná ní ḟéadfaḋ sé pléascaḋ aċ ċoṁ beag. Do ḃraiṫ sé fear agus sluasad aige ar ḃruaċ na huaiġe. Ṫóg an fear scaob ċré. Do ċaiṫ sé anuas ar an gcoṁrainn é. Do ḃraiṫ Seáinín an ċré ag teaċt anuas, anuas gur ṫuit sí ar ċlúdaċ na coṁrann.

"Ṁú-ú-h!!" arsan ḃó isteaċ san aġaiḋ ar Ṡeáinín. Do preab Seáinín boċt le huafás as a ċodlaḋ. Ní ḟeaca sé ar dtúis aċ dá ṡúil ṁóra agus dá aḋairc os a ċionn anáirde. Ċeap sé dáiríriḃ ceart gurḃ' é an diaḃal do ḃí ann, agus gur i nIfreann a ḃí sé féin; aċ nuair do ṫeiċ an ḃó uaiḋ le heagla, ṫuig sé níos cruinne an scéal. Aċ do ḃí an t-uafás 'na ċroiḋe. D'éiriġ sé 'na ṡeasaṁ agus do ḃog sé agus do lúb sé é féin.

"Dar píopán an ġanndail ḃric!" ar seisean, "ṁeasas go raiḃ mo ċúrsa tugṫa agam."

Nuair a ċuaiḋ sé i ḃfeiḋm ar Ṡeáinín go raiḃ sé fós ar an saoġal, ba ṁór an fuascailt aigne air é. Do ṁéaduiġ a ṁisneaċ go mór nuair a ċonnaic sé

solas geal na gréine agus nuair a ċuala sé na héiníní ag cantain sa spéir agus na beaċa ag crónán ameasc na nóiníní. Nuair a ċonnaic sé na málaí prátaí, agus an bacaċ agus a ḃean, do ḋearṁad sé ar fad an saoġal eile agus do ḃí a smaointe go léir ag riṫ ar ġnóṫaí an tsaoġail ḃuarṫa so. Do ṁúscail sé an ḃeirt eile.

"Éiriġiḋ," ar seisean, "tá an lá bán ann."

D'éiriġeadar. Do ṡín an bacaċ é féin agus do ḃí sé ag mianfaoiḋeaċ tamall agus a ḃéal ar leaṫaḋ gur ḋóiġ leat go ḃfeicfeá a ċroiḋe agus a ae. Istiġ i lár na hoibre sin do stad sé agus do ċuimil sé a easnaḋaċa. Do ḃíodar san tinn ó ṗréiṁ de ċor aitinn a ṫáinig fé agus é 'na ċodla. Do ṁalluiġ sé an ṗréaṁ agus do ġuiḋ sé an Fear Ṫíos 'á tabairt leis ċun a ṫiġe agus ċun a ṫeallaiġ féin. Nuair a ḃí an guiḋe sin déanta aige do ḃí cuid de'n ċúram curṫa dá aigne agus do labair sé le Seáinín.

Sa ċainnt dóiḃ ṫuigeadar ó n-a ċéile go raiḃ ocras orṫa agus nár ṁór an t-ocras san do ṁaolú go luaṫ. Do ḃí taoscán trí mála de ḃiaḋ aca, aċ do ḃí san 'na ḃiaḋ ó ḃeolaiḃ dóiḃ ċeal cócaireaċta.

"Níor ṁó ár gcuid ocrais dá mba málaí follaṁa a ḃeaḋ againn," arsan bacaċ.

"Gaċ aonne fé n-a ṁála féin, mar sin," arsa Seáinín. "Agus seo linn ar an margaḋ."

B'éigean mála an ḃacaiġ d'éadromú mar duḃairt sé go raiḃ na heasnaḋaċa ró ṫinn aige ċun ualaċ trom d'iompar. Do ċuir sé cloċ ṗrátaí as a ṁála féin i mála a ṁná. Do ḃí sé ag iarraiḋ a ċur 'na luiġe ar Ṡeáinín, leis, gur ṁaiṫ a ḋéanfaḋ sé é agus tuille a ċur sa ṁála do ḃí aige. Duḃairt Seáinín, áfaċ, go raiḃ órdú ó'n nDoċtúir aige féin gan ualaiġe troma d'iompar ar aon tsaġas coinġealla. Ní ró ṁuinntearṫa do ġlac an bacaċ leis an leiṫscéal san, agus do ḃí sé ag cannrán ċuige féin ar feaḋ na páirce síos. Ṫuig Seáinín nár creideaḋ scéal an doċtúra; aċ ċeap sé

gurḃ' ḟearr gan dul 'á áiteaṁ ar an ḃfear eile an ḟaid a ḃí bata aige.

Nuair ṫángadar go ceann na sráide, do ċuireadar a gcoṁairle le céile agus do ṡocruiġeadar go scaipfidís agus go ndíolfaḋ gaċ aoinne aca a ṗrátaí féin agus go mbuailfidís le céile arís i gceann leaṫuair a ċluig.

"Agus a' gcloiseann tú leat me, a ċailliġ," arsan bacaċ le n-a ṁnaoi, "beir-se leat biaḋ as do ċuid airgid-se—agus deoċ."

D'imiġeadar. Ṫáinig Seáinín go dtí tiġ gur ṁeas sé gur ṁaiṫ an dóiċ ḋó dul ann. Ċuaiḋ sé go doras.

"An gceannóċaḋ siḃ prátaí nua?" ar seisean.

D'ḟéaċadar orṫa.

"Cá ḃfuairis iad?" ar siad-san.

"Ṁuise 'ċroiḋe!" arsa Seáinín boċt, go cneasta. "Cá ḃfaġaḋ mo leiṫéid-se iad! Níl gort ná garrḋa agam-sa. Is aṁlaiḋ atáim le trí lá fé'n dtuaiṫ ag obair para Ṁuirisín Eóin agus ṫug sé iad-san dom. Go ḃfágaiḋ Dia an tsláinte i ḃfad aige, an duine galánta!"

Fuair sé leaṫċoróin ar na prátaí agus d'imiġ sé leis. Nuair a ḃí sé ar an tsráid arís d'ḟéaċ sé ṫall agus d'ḟéaċ sé i ḃfus ar lorg an ḃacaiġ. Ní raiḃ sé le feiscint. Ó ḃí an duine úd as a raḋarc d'éaluiġ Seáinín isteaċ i dtiġ óil agus do ġlaoiḋ ar ḋiġ agus d'ól agus do ġlaoiḋ ar ḋiġ eile agus d'ól. Annsan do ċuimil sé a ḃéal le n-a ṁuinċille agus ṫug sé catṡúil síos an tsráid agus catṡúil suas an tsráid agus d'imiġ sé leis go dtí an t-ionad coinne a ḋein sé leis an mbacaċ. Do ḃí seisean ann roiṁis agus do ḃí gruaim na maidne imiṫe ḋe.

"An mór a fuairis?" arsan bacaċ.

"Dá scilling," arsa Seáinín agus ċuir sé cuma ċoṁ fírinneaċ air féin agus d'ḟéad sé, agus ṫeasbáin sé an dá scilling. D'ḟéaċ an bacaċ ar Ṡeáinín. Do ḃí droċaṁras aige air. Ṫáinig sé agus ċuir sé Seáinín idir é agus an ġaoiṫ agus do ḃí sé ag bolaṫġail tamall beag.

“ Ní hé bolaṫ na gaoiṫe é ! ” ar seisean.

Do ġéill Seáinín. “ Ar ṁ'anam is ar mo ṡláinte ! do ḃíos spallta,” ar seisean, “ agus nuair a ċuaiḋ an bolaṫ as an dtiġ óil féin' ċogansaċ n'ḟéadfainn é ṡeasaṁ. Cad a fuairis féin ? ”

Do ḋein an bacaċ gáire. “ Fuaireas,” ar seisean, “ píosa ḋá scilling. An deaṁan me aċ gur ḋíolas le bean an tsáirsint sa ḃearraic iad. Beiḋ sé 'na ċeo bóṫair idir í agus an sáirsint nuair a ġeoḃfar amaċ gur goideaḋ iad. A leiṫéid de ċleas ní dearnaḋ riaṁ ! ” agus do ḃuail sé buille ḋá ḃais ar a leaṫġlúin le haoiḃneas an ġníṁ a ḃí déanta aige.

I gceann tamaill ṫáinig an ḃean ċúċa agus lón 'na haprún aici, agus deoċ i gceaintín beag stáin. Do ṡuiḋeadar cois claiḋe le linn an ḃéile. Do ḃí bulóga pingne aici agus crúba muc. Rug gaċ aoinne aca ar ḃulóig 'na láiṁ ċlé agus ar ċrúibín 'na láiṁ ḋeis agus ḃíodar ag iṫe, gaċ 'ra greim aráin agus feola, le hairc agus le hampla ar feaḋ i bfad gan aon ḟocal a labairt. B'é an bacaċ is túisce go raiḃ a ċuid iṫte aige. Ní raiḃ leaṫ a crúibín iṫte ag an mnaoi. Rug an bacaċ air agus ċrom sé féin ar é iṫe ḋi. Ní duḃairt sí aon ní aċ do stad ar fad d'iṫe. D'ḟéaċ an bacaċ uirṫi. Ba leor san. Má ḃí fonn uirṫi aon ní a ḋéanaṁ d'éiriġ sí as. Nuair a ḃí sásaṁ a ocrais naċ mór iṫte ag an mbacaċ agus é ag scriosaḋ na gcnáṁ le n-a ḟiaclaiḃ, ṫáinig a ċainnt do.

“ Cad déarfá, a Ṡeáinín, leis an bpórtar so a ṫéiġeaṁ ? ” ar seisean.

Do stad Seáinín de ṡúġrac an ċnáiṁ a ḃí aige agus duḃairt sé gur ṁaiṫ an ċoṁairle an deoċ do ṫéiġeaṁ dá mbeaḋ púnt siúicre aca le cur innti. Do ċuir an bacaċ an ḃean d'iarraiḋ siúicre. D'eitiġ sí sin dul ar dtúis, aċ nuair ḃí an fear ċun an bata a ċur ag taṫant uirṫi d'imiġ sí. Do-ċuaiḋ Seáinín agus an bacaċ ag bailiú cipíní agus brosna agus ḋeineadar teine idir ḋá ċloiċ agus an bata treasna an ḋá ċloċ

os cionn na teine, agus an ceaintín stáin ar croċaḋ as a lár, anuas ar an dteine.

Ṫáinig an ḃean agus ċaiteadar an siúicre síos sa ċeaintín agus do ċorruiġidís an deoċ anois agus arís le smut de ċipín. Ní fada ṡeasuiġeaḋ an t-aiteann feoċta ag lasaḋ, agus ċongaiḃ an teine ar siuḃail iad ag bailiú ċúiċi agus ag cur isteaċ innti. Fé ḋeire do ḃí gal ag éirġe as an ngalúinín agus ṫóg an bacaċ de'n teine é. Do ṡuiḋ sé ar an ḃféar agus an ceaintín idir a ḋá ċois. Do ḃí gal ag teaċt as—gal breaġ cuṁra láidir. Do ḃí an bacaċ ag iarraiḋ é ḟuaraḋ le n-a anál. Fuair Seáinín an bolaṫ breaġ, leis, agus ṫáinig uisce le n-a ṡúiliḃ leis an dúil a ḃí aige sa diġ ṁilis.

Fé ḋeire d'árduiġ an bacaċ an stán ċun a ḃéil agus do ċrom ar ól. Do ḃí súile Ṡeáinín go géar agus go himniḋeaċ ag féaċaint air. Do ċeap sé ná stadfaḋ an fear eile coiḋċe. Do ċonnaic sé bonn an ċeaintín ag éirġe agus ag éirġe, agus ċloiseaḋ sé an bacaċ ag ráḋ "ha" le sásaṁ; agus ṫug sé fé ndeara séilteán beag de'n diġ ag riṫ anuas ó ċúinne béil an ḃacaiġ. "Ha," arsan bacaċ le haoiḃneas na diġe, agus d'éiriġ bonn an ċeaintín tamall eile. Do ḃí croiḋe Ṡeáinín i rioċt pléascṫa. Do ḃris ar an ḃfoiḋne aige.

"Ó! do ċorp ón mbás!" ar seisean, "an ḃfágfair aon ní agam-sa?" Agus ḃain sé an ceaintín as béal an ḃacaiġ. Do scaoil seisean an t-árṫaċ le Seáinín. Ní raiḃ ann aċ tiompall leaṫpínt. Do ḃuail an bacaċ a ḃeola le céile le milseaċt na diġe do ḃí ólta aige.

"'S dóiġ ṁuise," ar seisean go páisiúil, "abruiġeaḋ sagairt agus doċtúirí a roġa ruḋ, is breaġ an deoċ é," agus do ċuimil an áit dá ċorp, dar leis, mar a raiḃ an pórtar te imiṫe.

"Is tu ċreidim," arsa Seáinín, "aċ is mairg ná beaḋ ar tosaċ ċun an ċeaintín. Bíonn an fear deireannaċ dioḃálaċ." Ní duḃairt an ḃean olc ná maiṫ leis; toisc ná fuair sí blaiseaḋ, is dóċa.

Do ṫarraingeadar ċúċa a gcuid pípeanna annsan



Fé ḋeire do ḃí gal ag éirġe as an ngalúinín

agus do ḋearg gaċ aoinne a ṗíp féin agus do ċrom go breaġ, bog, réiḋ ar tobac a ċaiṫeaṁ. Do ċuir an gal agus solus na gréine sáiṁe agus socraċt orṫa, agus do ḃíodar go tráṫnóna idir ḃeiṫ 'na gcodlaḋ agus 'na ndúiseaċt.

Nuair ċuaiḋ an ġrian siar tráṫnóna agus ṫáinig glaise san aer, d'imiġ an sáiṁe ḋíoḃ. Annsan do ḃraiṫeadar míoṡuaimneas agus uaigneas ag teaċt orṫa toisc gan ḃeiṫ i gcuideaċtain daoine. Do ṡocruiġeadar d'aonġuṫ go raċaidís ar láiṫriḃ aonaiġ agus gnóṫa agus greiṫileáin an ḃaile ṁóir, agus go dtréigfidís uaigneas na ḃfásaċ raiṫiniġe agus na dtor sceaċ feasta.

Do ċuir Seáinín a láṁ 'na ṗóca agus do ḃraiṫ sé an píosa dá scilling do ḃí ann. Ṫáinig tart air.

Do ċuir an bacaċ láṁ 'na ṗóca féin agus rug sé ar an bpíosa dá scilling do ḃí annsan agus do scríob sé ionga a ordóige síos, suas ar ḟaoḃar ḃearnaċ an ṗíosa. Ṫáinig tart air sin leis.

Do ḃí an ḃean 'na ndiaiḋ aniar agus nuair ná raiḃ aoinne 'á taḃairt fé ndeara ṫóg sí seana-sparán as a brollaċ. Do ḃí ḋá scilling ann. Do leig sí osnaḋ. Ṫóg sí scilling agus ċuir sí i ḃfolaċ í. D'ḟág sí an ceann eile sa sparán. Do lean sí a fear.

Tá daoine ann agus ní dá ndeoin a ḃíonn siad ar meisce. Is aṁlaiḋ a éaluiġeann sé orṫa. Ní abruiġid siad ċoiḋċe leo féin: "Raġad-sa anois agus ólfad deoċ ar ḋiġ, agus piúnt ar ṗiúnt, agus leanfad air go mbead im ainmiḋe gan ċiall—go mbead im ailp gan anam." Is beag de luċt an óil a ċuireann rómpa é sin a ḋéanaṁ leo féin—is aṁlaiḋ a ṫagann sé orṫa i gan ḟios dóiḃ. B'ḟearr leo go mór is go fada ná tiocfaḋ aon ċoṁarṫaí meisce orṫa. Ní ḃíonn aon ṗioc aoiḃneasa orṫa tar éis a lán féin do ḃeiṫ ólta aca. Do ḃíos ċun "a ndóṫain" do ráḋ, aċ ní ḃíonn a ndóṫain ólta aon uair aca. Níl aon oiġre orṫa aċ na páistí. Taḃarfaḋ na páistí na súile amaċ as a gceann ċun misleán a ḃeiṫ aca. Is cuma leo cad é an sagas

é—misleáin nó siúicre nó sub—is cuma leo aċ an blas a ḃeiṫ air, agus an ḟaid a ḃíonn an misleán 'na mbéal agus an blas aca bíonn aoiḃneas ag riṫ tríoṫa agus 'ġá líonaḋ idir ċorp agus anam. Aċ nuair a ḃíonn an misleán imiṫe—nó iṫte—bíonn siad ċoṁ fada ó aoiḃneas agus ḃíodar riaṁ. Sé an blas an t-aoiḃneas. Ar an tslí ċéadna atá an scéal ag luċt an óil. I n-ól na diġe amáin seaḋ tá an t-aoiḃneas. Dá mba sa diġ féin a ḃeaḋ an sásaṁ do ḃeaḋ luċt óil sásta, dar liom, nuair ḃeidís lán. Ní ḃíd. Do ċonnac féin fear oiḋċe agus ní ḟéadfaḋ sé braon eile d'ól tar éis dá ġalún de do ċur ṫaoḃ istiġ de féin i n-áit éigin. Do ḃí tuille diġe fós le faġáil agus ḃíṫeas 'á ṫaṫant air. Do ḃí sé i gcruaċás—an deoċ ḃreaġ agus ná féadfaḋ sé é ól! Aċ níor ṁaiṫ leis an blas a ḋul uaiḋ. Do ḃí sé sínte. "Ó, hanam 'on fial!" ar seisean, "caiṫiḋ anuas orm é," agus d'oscail sé a ḃéal. Ní raiḃ a ḋóṫain de'n ḃlas aige cé gurḃ' follus do'n tsaoġal mór agus do féin go raiḃ a leorḋóṫain de'n diġ aige.

Ag tagairt do Ṡeáinín atáim: ní dóċa go nduḃairt seisean riaṁ leis féin i dtosaċ óil go leanfaḋ sé de go mbeaḋ an deoċ ag teaċt amaċ tré n-a ḋá súil. Do ḃí cúis ṁaiṫ aige ċuige sin, dar liom, óir ní raiḃ riaṁ a ḋóṫain airgid aige ċun an méid sin diġe do ċeannaċ. Má duḃairt Seáinín riaṁ aon rud leis féin i dtaoḃ a ḟaid a leanfaḋ sé d'ól is dóiġ gurab é rud é ná go leanfaḋ sé ḋe go mbeaḋ a ṗóca i ndísc. Aċ, níor ḃac an duine croiḋe riaṁ le haon ċainnt gan ċiall mar sin. Ní duḃairt sé riaṁ aċ "Líon suas piúnt dom."

Do ḃí sé féin agus an bacaċ 'ġá ráḋ san istiġ i dtiġ óil agus do leanadar de ḃeiṫ 'á ráḋ ar feaḋ i ḃfad. Ní raiḃ an ḃean istiġ leo i n-ao' ċor. "Fan-se linn," arsan bacaċ léi, agus do ċuaiḋ sé féin agus Seáinín isteaċ ag ól. D'ḟan sí tamall ag an ndoras agus nuair a ḃí leaṫuair caiṫte do-ċuaiḋ sí isteaċ ċun a ċur i n-iúl dá fear go raiḃ sí féin ag feiṫeaṁ agus go mb'ḟéidir gur ṁiṫid do'n tart a ḃí orṫa a ḃeiṫ múċta.

Ruġ an bacaċ ar a ḃata, "As mo raḋarc, a ċailliġ!" ar seisean, "go nglaoḋaḋ ort." D'imiġ sí agus do ċrom an bacaċ ar a innsint do Ṡeáinín conus mar ba ċeart bean do smaċtú agus do stiúraḋ. "Níl aon rud ċúċa," ar seisean, "aċ an bata." Tá a lán daoine ar an aigne céadna. Duḃairt Seáinín gan daḃt gur ṁaiṫ an cleas cleas an ḃata aċ go raiḃ slí ní b'ḟearr.

"Cad é?" arsan bacaċ go himniḋeaċ, mar ba ṁaiṫ leis tuille eolais do ḃeiṫ aige ar smaċtú ban.

"B'ḟearr leigeant ar fad dóiḃ," arsa Seáinín.

Tá mórán eile a ċeapann mar do ċeap Seáinín, aċ níor réiḋtiġ an bacaċ leis. "Um," ar seisean go riġin, "ní ṫuigeann tusa an scéal. Ár gcosaint féin a ḃímíd orṫa." Agus do leanadar ar ċaoinċoṁráḋ ar ṁnáiḃ agus ar a dtréiṫe mar is béas le fearaiḃ ó Áḋaṁ anuas; agus dálta an duine sin agus a dtáinig riaṁ de ċlainn ṁac 'na ḋiaiḋ gus indiu, b'éigean dóiḃ éirġe as an scéal agus ceist na mban d'ḟágaint gan réiḋteaċ.

Do ḃí cuid ṁaiṫ diġe ólta aca um an dtaca san agus cé ná raḃadar ar meisce do ḃíodar breilli-ṡúġaċ go maiṫ. Do ġlaoiḋ an bacaċ ar ḋiġ aċ nuair a ċuir sé a láṁ 'na ṗóca ní ḟuair sé aċ trí pingne go leiṫ. Do ġoill sin go mór air agus do ḃí sé ag féaċaint go brónaċ ar na pingní a ḃí leaṫta amaċ ar a ḃais agus smúit tobac ó n-a ṗóca orṫa. Annsan do ṁol sé do Ṡeáinín cuardaċ. Do ḋein seisean aṁlaiḋ aċ b'é ba ṁó a ḃí aige dá ṗingin ruaḋa. Ṫug sé do'n ḃacaċ iad agus ṫug seisean do'n óġṁnaoi áluinn a ḃí taoḃ istiġ de'n ċúntúirt iad. D'óladar an deoċ deiriḋ annsan 'na coda beaga misle. D'ḟéaċ an bacaċ isteaċ sa ġloine folaṁ.

"Is truaġ gur tráġaḋ riaṁ do ṫaoide!" ar seisean. Ní duḃairt sé aon rud eile aċ ruġ ar a ḃata. "Cá ḃfuil an ḃean san?" ar seisean nuair ṫáinig sé go doras. Ní raiḃ sí ann. Do-ċuadar 'á cuardaċ síos an tsráid agus suas an tsráid. Ní raiḃ sí le feiscint. Do réir mar ḃí ag dul díoḃ í ḟaġáil iseaḋ is mó do tí

imniḋe ag éirġe ar a fear. “ Fan go bfaġaḋ-sa greim ar ċúl uirṫi ! ” ar sé. Níor ċríoċnuiġ sé an abairt aċ ṫuig Seáinín naċ aon ṁuinnteartas do bí sa ċuid eile. Fé ḋeire do ċonnacadar í. Rug a fear ar ġualainn uirṫi agus do stiúruiġ síos lána í.

“ Cá rabais ? ” ar seisean agus a uċtaċ go garg.

Ṫáinig eagla uirṫi. “ Bíos,” ar sise, “ ag iarraiḋ cúpla bulóg agus píosa beag feola a ċeannaċ daoib.”

“ T’r’om an t-airgead san agat ! ” ar seisean.

D’ḟéaċ sí air. “ Níl aon . . . .”

“ T’r’om é ! ” ar seisean, agus do ċaiṫ seile ar a bais agus do bagair a baca.

Ṫóg sí amaċ a sparán as a brollaċ agus ṫug sí ḋó é. Annsan do ċrom sí ar ġol. D’oscail an bacaċ an sparán agus do ṫóg amaċ an scilling. Annsan do buail sé isteaċ san aġaiḋ í leis an sparán folaṁ. “ Ná bí i bfad ó baile nuair a ṫiocfaimíd,” arsa a fear.

Do-ċuaiḋ sé féin agus Seáinín agus d’óladar an scilling. Do bíodar ar meisce go maiṫ annsan. Ṫángadar amaċ as an dtiġ óil. Do bí an oiḋċe ann um an dtaca san. Do bí an bean ag feiṫeaṁ leo ag an ndoras. Do bí an beirt ḟear ag iarraiḋ an tsráid a ċur díob agus greim uileann aca ar a céile. Do lean sise iad agus do bí sí ’á dtabairt fé ndeara. Ní go ró-ṡeolta go deiṁin, ná go ró-ḋíreaċ, do bí an bacaċ ag cur na slí ḋe, agus do bí Seáinín ċoṁ hainnḋeis leis. Do bí orṫa gabáil tar an mbearraic. Nuair ċuiṁniġ sí air sin do brostuiġ sí. Rug sí ar ġéig ar a fear.

“ Siubail leat, a ċroiḋe,” ar sise.

Do stad an bacaċ. Do bí na súile ag dúnaḋ air d’ainḋeoin a ḋiċill agus do bí sé ag iarraiḋ iad a ċongáil ar oscailt. D’ḟéaċ sé ar an mnaoi agus d’aiṫin sé í tar éis tamaill ṁaiṫ.

“ Ú-h ! ” ar seisean, “ an tseanċailleaċ atá ann.”

Do bog sí ċun siubail arís iad. Ṫáinig sí idir an beirt aca agus do scar sí Seáinín agus a fear féin agus do bí sí ag breiṫ a fir féin léi. Aċ ní scarfaḋ Seáinín

leo. Cé gur ṁór an duaġ do ċuir sé air do ḋein sé riṫ beag agus ṫáinig sé suas leo arís agus rug sé ar uilinn ċlé na mná agus do ḃí sí mar ṫeannta aige ċun ná tuiteaḋ sé. Do ḃí san cruaiḋ go leor ar an mnaoi óir do ḃí an bacaċ ar an dtaoḃ eile ḋi agus teannta go mór 'na ḋiṫ air.

“Seo liḃ,” arsa Seáinín, “ḃéarfad-sa go dtí áit i gcóir na hoiḋċe siḃ.”

Do ḃíodar ag stríocáil leo gur ḟágadar an baile 'na ndiaiḋ agus ḃíodar ag gabáil an bóṫar árd suas. “Cá ḃfuilimíd ag dul?” arsan bacaċ nuair do ḃraiṫ sé an t-uaigneas tiompall air.

“Cuma ḋuit,” arsa Seáinín, “aċ tiomáin leat . . . . beiḋ fairsinge agus glanaċar ann, geallaim ḋuit. . . . Lean ort, a ṁic mo ċroiḋe. . . . Ní ceal tiġe ḋúinn é. . . . Téanaṁ ort, a ṁúirnín . . . . téanaṁ ċun siuḃail. . . .

“Téanam ċun siuḃail, tá an cúrsa fada.
Seo ar siú . . . siuḃal an spailpín . . . . fánaċ.”

Agus do ċrom Seáinín ar an “Spailpín Fánaċ” do ġabáil. I gcionn tamaill do ḃraiṫ an bacaċ go raiḃ aṁrán ar siuḃal agus do ṫosnuiġ sé féin—ċun misneaċ a ċur ar an ḃfear eile. Ní go ró-ċruinn a ċuala sé cad é an t-aṁrán do ḃí ar siuḃal aċ ba ċuma leis. Ṫosnuiġ sé ar:

“Ḃeimíd ag ól, ag ól,
Ḃeimíd ag ól is ag pógaḋ na mban.”

Do ḃí guṫ mór láidir aige agus do ḋein sé féin agus Seáinín glór mór. Toisc nárḃ é an t-aṁrán céadna do ḃí aca ṫárla, agus ba ṁór an truaġ é, ná gaḃaḋ an dá ċeol ró ṁaiṫ le ċéile. Nuair ċríoċnuiġeaḋ fear aca aṁrán do stadaḋ sé, aċ nuair airiġeaḋ sé an fear eile ar siuḃal, dar ndóiġ, ċaiṫfeaḋ sé beiṫ ċoṁ maiṫ leis

agus ṫosnuiġeaḋ sé arís. Do stadaḋ duine aca corr uair dá ṡiuḃal ċun breis ḟórsa nó breis ḃinneasa a ċur le n-a aṁrán féin aċ toisc ná stadaḋ an fear eile i n-ao' ċor ċaiṫeaḋ an ḃean stracaḋ a ḃaint as an ḃfear aca a stadaḋ, agus mar sin do loiṫtí borraḋ nó binneas an ċeoil go mór. Do ḃíodar mar sin ag mealladh an ḃóṫair leo go ceolṁar agus ar ball ṫángadar go dtí doras an Tiġe Oibre.

Annsan do stad an ceol. Tar éis cúpla iarraċt nó trí d'aimsiġ Seáinín an basċrann agus do ḃuail cnag “a haon, a dó, a trí,” go dtáinig sé go dtí “a fiċe.” Annsan do ṫosnuiġ sé arís. Do ḃí seaċt ḃfiċid cnag buailte díreaċ aige nuair a ṫarraing duine éigin an ċoṁla le fuinneaṁ isteaċ. Ṫuit Seáinín isteaċ 'na diaiḋ.

## CAIBIDIOL XII

## Caṫ meaḋoin oiḋċe sa tiġ oibre agus cataoireaċa briste ar maidin

Ċoṁ luaṫ agus d'ḟéad Seáinín éirġe d'éiriġ sé. Ṫáiniġ an bacaċ agus a ḃean taoḃ istiġ de ḋoras. Do ḃí lampa beag 'na láiṁ ag Máiġistir an Tiġe—an Máiġistir nua—agus d'árduiġ sé os a ċionn anáirde é ċun go ḃfaġaḋ sé raḋarc ṁaiṫ ar an dtriúr. Níor ṫaiṫniġ, dar leat, deallraṁ an trír go ró-ṁaiṫ leis.

“Cé hé tusa?” ar seisean le Seáinín.

Do ḋíriġ seisean é féin i gcoinniḃ an ḟalla agus do ċuir sé a láiṁ ċun a ċinn mar ḋéanfaḋ saiġdiúir—do ḃeaḋ ar meisce. Do ḋein sé gáire baoṫ amadáin, agus tug sé iarraċt ainneis ar ṡúil do ċaoċaḋ ar an Máiġistir.

“Mise Seáinín,” ar seisean.

“Um!” arsan Máiġistir, mar fuair sé tuairisc Ṡeáinín roiṁe sin. “Agus cé hiad siḃ-se?” ar seisean leis an mbeirt eile. Do ḃíog Seáinín.

“Ó! gaiḃim ḃur bpárdún go léir,” ar seisean, “a ḃean agus a ḋaoine uaisle. Mo ḋearṁad mór nár ċuireas i n-aiṫne a ċéile siḃ. Fan liom—fan socair! Deinimís i gceart é,” agus do ċuir sé a láiṁ ċlé mar ṫeannta i gcoinniḃ an ḟalla ċun ná tuiteaḋ sé. Annsan do ċrom a ċolann gur ḋóbair do dul ar ḃior a ċinn amaċ agus ṫug sé scuab dá láiṁ ḋeis ċun a uċta isteaċ, agus amaċ arís mar do ḋéanfaḋ Diúc i gcúirt Rí na Spáinne é. “A ḃean ró-uasal mo ċarad,” ar seisean le mnaoi an ḃacaiġ, “seo é, agus aiṫin feasta é, an duine uasal fial flaiṫiúil, Máiġistir nua an Tiġe seo. A Ṁáiġistir, seo í bean mo ċarad”; agus d'uṁluiġ Seáinín arís go h-uasal.

Níor ċorruiġ an Máiġistir nua, áfaċ. B'olc an múineaḋ do ḃí air, dar le Seáinín.

“ Léan ort, a ḃodaiġ ! ” ar seisean, “ ná crotḟá láṁ leis an mnaoi uasail.”

Ní raiḃ fonn muinntearṫais ar an Máiġistir. “ Seo liḃ an doras amaċ ! ” ar seisean.

D'ḟéaċadar air aċ níor imiġeadar. 'Na ionad san is aṁlaiḋ do ċrom Seáinín agus an bacaċ ar ċainnt áitiṁ do ḋéanaṁ le Fear an Tiġe. “ Ní raiḃ fios na rialaċa aige aduḃradar—go múinfidís féin do iad—gurḃ é sin an múineaḋ tinn do—gurḃ' ḟearra ḋo coṁairle a ġlacaḋ nó go ndéanfaḋ Seáinín leis an rud a ḋein sé leis an ḃfear a ḃí ann roimis—fear a ḃí ċoṁ mór ann féin agus ċoṁ tiarnúil leis féin, gaċ aon ṗioc ! ” Do ḃagair an Máiġistir orṫa-san dliṫe diana agus píonósa móra olca, aċ duḃraḋ go raiḃ gaoṫ aige.

Is minic ṫugas fé ndeara nuair a ḃíonn fearg ar ḋuine agus é ag ráḋ rudaí gan ċiall, má deirtear leis i lár a ċuid cainnte istiġ gur gaoṫ atá aige, éiriġeann sé ar gealaiġ ar fad, nó bíonn sé ar tí do ḃuailte. Do ḃain an rud céadna do'n Ṁáiġistir. Do ċuir sé uaiḋ an lampa agus rug sé ar Ṡeáinín agus do ḃí sé 'á ṫarrang leis ċun é ḃogaḋ isteaċ i seomra folaṁ a ḃí ann.

De ḋeascaiḃ an óil ní raiḃ Seáinín ró inniúil ċun caṫa. Ní ḋearna sé aċ é féin do leigean ar an dtalaṁ mar do ḃeaḋ sac. Ṫáinig an bacaċ ag caḃrú leis mar ba ċeart, agus rug sé ar an Máiġistir. B'éigean do-san bogaḋ de Ṡeáinín agus an fear eile a ċur de. Rug Seáinín ar ċosaiḃ an Ṁáiġistir agus do ċongaiḃ a ġreim go dlúṫ. Do ḃí barróg ag an mbacaċ ar an Máiġistir, leis. Do ḃraiṫ seisean go raiḃ sé gaḃṫa. Do ṫuigeadar-san go raiḃ an Máiġistir gaḃṫa aca, aċ gur ġáḋ an ḃeirt aca ċun é ċongáil. Do ḃí an scéal go hainndeis ar gaċ taoḃ agus do ḃí gaċ taoḃ ag iarraiḋ cuiṁneaṁ ar ṡeift éigin ċun teaċt as. Toisc gurḃ' é an Máiġistir is luġa go raiḃ aon rud ólta aige, sé is

túisce ċuiṁniġ ar ṡlí. Do ċrom sé ar liúiriġ ċun caḃair d'ḟaġáil. Do ḃíog san an bacaċ ċun seiḟte. "An airiġeann tú, a ċailliġ," ar seisean leis an tsean-ṁnaoi, "cas do ḃrat ar a ċeann."

Leis sin ṫáinig "an ċailleaċ" agus do ċas sí a brat ar ċeann an Ṁáiġistir ionnus nárḃ' ḟéidir leis liú ná béic do ċur as. Annsan do ḃaineadar na cosa uaiḋ agus do ṡíneadar anuas ar an úrlár é agus do ṡuiḋeadar anuas air.

"Máiġistir eile ar lár agam," arsa Seáinín. "Mise an buaċaill dóiḃ!"

"Ní ḋéanfá coiḋċe an ḃeart mara mbeaḋ mise," arsan bacaċ.

Do ḃíodar ag coṁmaoiḋeaṁ leo mar sin go sásta.

"B'ḟearr teiċeaḋ," arsan ḃean; aċ duḃradar léi go raiḃ sí gan ċiall. "Teiċeaḋ agus an Máiġistir ar lár! Fastaoim!" ar siad san, agus ċromadar ar na pípeanna a ḋeargaḋ agus iad a dtriúr 'na suiḋe ar an Máiġistir.

Aċ do ċualaṫas an liúireaċ, agus níorḃ' ḟada go rabṫas ċúca. Ṫáinig ar dtúis ann an Lúbán agus cos scuaibe aige. Do ḃí sé gan ḃróg, gan ċasóg, gan hata, óir is as an leabaiḋ a ṫáinig sé. Do ḃí luċt an tiġe go léir 'na ḋiaiḋ agus an t-easnaṁ céadna éadaiġ orṫa, agus aoinne aca d'ḟéad aon arm do ṡoláṫar tug sé leis é. D'ḟéaċ an Lúbán mar a raiḃ an triúr. Nuair ċonnaic sé cé ḃí aige, do stad sé.

"Do ḋíṫ is do ḋoṫairn ort," ar seisean, "maran tú Seáinín agam!"

Do ḃí Seáinín ag caiṫeaṁ tobac go sásta agus é 'na ṡuiḋe ar ċeann an Ṁáiġistir, aċ do ḃí a aigne ró ṁór meascaiṫe, agus a ċeann ró ṁór 'na ċeo, ċun aon rud ciallṁar do ráḋ. Dá ḃrí sin ní duḃairt sé aon rud.

"Cá ḃfuil an Máiġistir?" arsan Lúbán. Ní raiḃ solas maiṫ san áit.

Do ḃog Seáinín é féin go mall agus do laḃair.

"Tá sé 'na luiġe!" ar seisean.

Aċ ní go ró ṡocair do ḃí sé 'na luiġe an uair

ċéadna. Do ḃain sé casaḋ as féin, amaċ ó'n ḃfalla. Ṫug an Lúbán fé ndeara ná féadfaḋ Seáinín suiḋe go socair agus ṫáinig sé ar lorg feasa. Nuair ċonnaic sé cad é an suiḋeaċán do ḃí fé'n dtriúr do ḃí an Lúbán i ḃfeirg ṁóir.

"Ó! faire, mo náire é! ar seisean, "an Máiġistir marḃ aige." Rug sé ar Ṡeáinín agus do leag anuas de'n tsuiḋeaċán é agus do ċrom ar ḋíoltas do ḃaint as a ċorp le cois na scuaibe. Rug an ċuid eile ar an mbacaċ agus ar a ṁnaoi agus do ḃíodar ag taḃairt sceiṁle ḋóiḃ. Ċeapadar go léir go raiḃ an Máiġistir marḃ agus dá ḃrí sin is dóċa, nárḃ' ḟiú é a ṫuille suime a ċur ann. Nuair d'imiġ an t-ualaċ de sin, d'éiriġ sé aniar agus do ḃí sé ag iarraiḋ an brat do ḃaint dá ċeann. Nuair do ḃain, doḃ' íogair an raḋarc a ċonnaic sé. Solaisín beag ag déanaṁ a ḋíċill ċun gileaċt ṁór a ḋéanaṁ agus ná féadfaḋ sé é ag an scata mór fear do ḃí ag saoṫar agus ag séideaḋ agus ag bualaḋ agus ag fuadaráil tré n-a ċéile san halla. Agus ní ciúin do ḃíteas. Is aṁlaiḋ do ċeapfá, dá mbeiṫeá ann, ná beaḋ ciúineas go deo arís ann go deire an doṁain, do ḃí a leiṫéid sin de ṫurla-má-boc aca.

Nuair do ṫuig an Máiġistir cad do ḃí ar siuḃal do ċuir sé liú as. "Naḋa!" ar seisean. Aoinne aca a ċualaiḋ é do stadadar, aċ b'éigean do "Naḋa" eile a ráḋ sular stadadar go léir. Annsan do ċuir sé i n-iúl dóiḃ ná raiḃ sé marḃ i n-ao' ċor. Ní mó ná áṫas a ḃí orṫa san a ċlos, an Lúbán go mór ṁór, mar d'ḟág san é gan aon leiṫscéal ar fónaṁ ċun críoċ do ċur le Seáinín. Aċ b'éigean a ḃeiṫ sásta.

Rugaḋ ar Ṡeáinín agus ar an mbacaċ agus ar a ṁnaoi agus do cuireaḋ isteaċ iad i halla fada fuar ná raiḃ leabaiḋ ná aoiḃneas ann; agus ar eagla go gcuiridís an áit tré ṫeine do cuarduiġeaḋ iad agus do baineaḋ pípeanna agus lasáin agus gaċ gléas teine dá raiḃ aca ḋíoḃ. Annsan d'imiġ gaċ aoinne ċun an tsuain gur múscluiġeaḋ as iad.

# Caṫ Meaḋoin Oiḋċe sa Tiġ Oibre

Ní ḋearna Seáinín agus a ċuideaċta suan ná sáṁ-ċodla. Úrlár leacaċa a ḃí san áit 'nar cuireaḋ iad agus níor ṁaiṫ an ċabair ċun codlata é sin, go mór mór do ḋaoiniḃ do ḃí leaṫḃrúiġte 'na gcnáṁa. Do ċaiṫeadar oiḋċe ċullóideaċ gan suan gan sáiṁe, gan deoċ gan tobac. Ní raiḃ de ḃarr na hoiḋċe aca aċ go raiḃ a meaḃair nádúrṫa tagaiṫe ċúca beagán fé ṁaidin nuair do ḃí solas álainn an lae tagaiṫe.

Ní ró ṁaiṫ ba ċuiṁin le Seáinín ná leis an mbacaċ cad a ṫuit amaċ sara dtáinig a gciall dóiḃ, ná cad a ḋeineadar, agus go dtí an lá atá indiu ann, ṫaḃarfaḋ Seáinín an leaḃar breac naċ é féin a ḃris aon rud; agus má briseaḋ i n-ao' ċor rudaí, gurḃ' iad an bacaċ agus a ḃean do ḋein é. Seo mar ḃí: i lár na hoiḋċe nuair cuireaḋ an triúr isteaċ sa tseomra úd, do ḃí trí fiċid caṫaoireaċa de ċaṫaoireaċa daingeana adṁaid sa tseomra istiġ agus iad socraiṫe i n-aice 'ċéile go deas 'na ndeiċeannaiḃ. Do ḃí luċt Riarṫa an Tiġe Oibre díreaċ tar éis iad do ċeannaċ. Aduḃairt an Máiġistir sa ċúirt 'na ḋiaiḋ san go raḃdar go slán follán 'na sreaṫannaiḃ deiċ gceann, nuair do ċuir sé an triúr isteaċ. Nuair a ṫáinig sé ċúca ar maidin, áfaċ, ní mar sin do ḃíodar i n-ao' ċor aċ 'na dtrí carnaiḃ. Ní hiad a ḃeiṫ i gcarnaiḃ a ḃí mar ċúis ġearáin ag aoinne, áfaċ. B'é an áit i raiḃ an ṁáċail, naċ sa ċarn céadna a ḃí cosa ná drom ná suiḋeaċán aon ċaṫaoireaċ aca. Is aṁlaiḋ do ḃí na cosa go léir i gcarn, agus na dromanna go léir i gcarn eile, agus na cláraċa suiḋeaċáin go léir anuas ar a ċéile go deas sa tríoṁaḋ carn. Nuair ċonnaic an Máiġistir na cairne ar maidin do ċáin sé an obair go mór agus go hárdġlóraċ agus go mílaḃarṫa, agus do ḃí an cás ċoṁ dian san air gur ċeap Seáinín boċt gur ṁór an misneaċ air combáḋ cainnte do ḋéanaṁ leis. Do ḋein. Duḃairt sé "gur ṁór an ḃligeárdíoċt é" do'n duine do ḃris iad—caṫaoireaċa beaga deasa—aċ gurḃ olc an ionntaoiḃ caṫaoir ná stól d'ḟágáil mar a mbeaḋ cuid des na bacaċaiḃ sin agus a mná!

Is cosúil ná dearna an ċainnt sin aon ṁaolú ar ḟeirg an Ṁáiġistir, mar do ċuaiḋ sé de'n stáir sin agus ċuir sé fios 'on ḃearraic ar ṡeisear constábla agus do stiúruiġeaḋ Seáinín agus an ḃeirt eile síos an tsráid agus do cuireaḋ fé ġlas iad, cé gur ḋearḃuiġeadar ar na leacaċa dearga agus dar na Déiṫe Árda agus dar a raiḃ de ḋeaṁnaiḃ i nIfreann, nár ḃain aoinne aca le caṫaoir ná le fuarma.

# Caibidiol XIII

## Seáinín i mbaoġal na dlí

Nuair do ċeap Dia an duine níor ċuir Sé aon éadaċ air. Do fágaḋ fé'n nduine féin an méid sin do ṡaoṫrú. Tá daoine a ḋeineann an dearmad a leiġeas agus daoine ná deineann. Tá dearmad eile, leis, do ḋein Dia. Ní ḋearna Sé aon ṗríosún ċun an duine do ċur isteaċ ann fad a ḃíonn sé ar an saoġal so. D'fág Sé an méid sin, leis, fé'n duine féin. B'féidir gurḃ' aṁlaiḋ do ṫuig Dia go raiḃ an duine ċoṁ huasal d'ainṁiḋe leis na hainṁiṫiḃ eile agus nár ġáḋ ḋo príosún aċ ċoṁ beag leó-san. Nó b'ḟéidir gurab aṁlaiḋ a ḃí a ḟios go maiṫ ag Dia a olcas a ḃí an duine agus nár ḃaoġal ná go gcuiṁneoċaḋ sé ar rud ċoṁ gránna, ċoṁ mallaiṫe le príosún. Pé 'ca so nó súd é, do ḋéin an duine an t-easnaṁ do leiġeas. Do tógaḋ príosúin. B'olc an tógáil iad, agus ba náireaċ, agus ba neaṁġátaraċ. Sin é do ċeap Seáinín, leis, agus é istiġ 'na ṡuiḋe ar ċlár ċruaiḋ míṫaiṫneaṁaċ. Ċeap sé gur ṁór an ċailliúint airgid do'n tír na "cróite" sin, agus gur ṁór an ċailliúint saoirse do ḋaoiniḃ boċta dá ṡaġas féin a leiṫéidí a ḃeiṫ ann. Ṫuig sé go soiléir an tráṫ san a ċiallṁaire atá na hainṁiṫe eile go léir seaċas an duine. Ní ḋeinid na hainṁiṫe eile aon ṗríosún ċun a ċéile a ropaḋ isteaċ ann. Cé ċualaiḋ riaṁ gur ċuir gaḋar riaṁ gaḋar eile fé ġlas. Ní ċualaiḋ aoinne. Ní ḃeaḋ oiread san díṫ céille ar ṁadraiḃ. Do fágaḋ san fé ḋaoiniḃ. Go deiṁin, do ḃí náire ag teaċt ar Ṡeáinín a ḃeiṫ 'na ḋuine i n-ao' ċor. B'ḟearr ḃeiṫ 'na ṁadra, dar leis, go mór is go fada.

Níorḃ' féidir do, áfaċ, dá ḋeoin ná dá aindeoin,

ṁadra a ḋéanaṁ de féin, agus mar sin d'éiriġ sé as an scéal agus do ḃí sé ag déanaṁ maċtnaiṁ ar na baraíḃ iarainn do ḃí treasna na fuinneoige bige. Ḃíodar-san ó ṫaoḃ taoḃ ar an ḃfuinneoig, agus ar eagla, is dóċa, go ḃféadaḋ duine císte a ḋéanaṁ dá ċorp agus sleaṁnú amaċ eatarṫa, do ḃí baraí eile ó ḃun barr treasna orṫa-san. Do ḃí Seáinín d'iarraiḋ a ḋéanaṁ amaċ conus do cuireaḋ na baraí sin isteaċ—an aṁlaiḋ a deineaḋ an ḟuinneog ar dtúis agus gur cuireaḋ na baraí isteaċ 'na ḋiaiḋ san ; nó arḃ' aṁlaiḋ do cuireaḋ na baraí ar dtúis san áit sin agus annsan gur tógaḋ an ḟuinneog agus an príosún timpall orṫa. As san do riṫ a ṁaċtnaṁ ar ṗríosúnaiḃ. "Dá mbeaḋ duine mí i bpríosún agus gan le feiscint aige aċ baraí iarainn mar sin . . . ? Dá mbeaḋ sé leaṫḃliain sa ṗríosún san . . . ? Oċ oċ ! Cé méid príosúin do ġeoḃaḋ duine a ḃrisfeaḋ trí fiċid caṫaoir aḋmaid—nó go ndearḃófaí gurḃ' é a ḃris iad ? Ní fios. Dá gcuirtí é féin isteaċ i dtaoḃ na gcaṫaoireaċ úd—agus gur ṁór an éagcóir sin—ná raiḃ Cos Ṁaide istiġ roimis, agus an Bacaċ Buiḋe agus Maiḋc agus Captaen na Cuaiċe, gan tráċt ar an ḃFear Tuaiṫe. Cad é an saġas ḟáilte ḃeaḋ aca roimis dá ḃfeicidís ag teaċt é ? Fáilte an ċait do'n luiċ, dar le Seáinín. "Fáilte an ṁíl ṁóir do'n scadán a ḃíonn 'na ċraos." Ṫáinig truaġ ṁór aige do'n luiċ agus do'n scadán boċt. Pé fonn a ḃeaḋ air ḃeiṫ 'na ṁadra ní raiḃ fonn ar biṫ air ḃeiṫ 'na scadán, go mór mór nuair ḃeaḋ Cos Ṁaide 'na ṁíol mór. Do ġlac sé fuaṫ dá ċuideaċtain sin. B'ḟearr leis dul go hIfreann Beag ná go dtí aon ṗríosún i mbeaḋ Cos Ṁaide nó Iascaire na mBuataisí.

Do ḃí inċinn Ṡeáinín ag bíogaḋ agus ag borraḋ agus ag preabarnaiġ ó ṡin amaċ d'iarraiḋ poll éalaiṫe do ċeapaḋ as an ngéiḃeann 'na raiḃ sé. Do ḃí dá ṗúca ós coṁair a aigne 'á ġríosaḋ—púca aca agus cos aḋmaid fé, agus púca eile agus dá ḃuatais ṁóra leaṫair go glúiniḃ air. Nuair ċuiṁniġeaḋ sé ar an dá

ṡaṁailt ṁallaiṫe sin taġaḋ séideaḋ teasa amaċ tríd, nó taġaḋ creaṫaí fuaċta air agus tosnuiġeaḋ a inċinn ar obair go saoṫraċ arís go mbíoḋ braonaċa alluis ar ṁalainn Ṡeáinín leis an dteas. Do ḃí ag dul de an scéal a réiḋteaċ, áfaċ.

Ó tárla ná beaḋ an ċúirt ann go ceann roinnt laeṫeannta eile do ceapaḋ gurḃ' fearr Seáinín do scaoileaḋ amaċ go dtí an lá san, ar a ġeallúint féin go ḃfillfeaḋ sé. Is é do ġeall go dionġḃálta. Do ġeallfaḋ sé an saoġal an uair ċéadna. Ní feadar-sa an aṁlaiḋ a ḃí aon ionntaoiḃ ag luċt an Údaráis as geallúint Ṡeáinín, nó an aṁlaiḋ a ḃí a ḟios aca nár ḃaoġal go ḃféadfaḋ sé éalú uaṫa. Is deacair liom a ċreidiúint gurab é an ċéad rud é, óir ní ċreideann luċt an Údaráis an ḟírinne féin. Is dóiċiġe gurab é an dara rud é, mar ní hé aṁáin naċ féidir le duine éalú ó luċt an Údaráis i nÉirinn; aċ ní féidir do ḋuine dá léine do ḃeiṫ aige, ná dá ġloine fuiscí sa ċurpad, ná é féin a niġe, ná tuitim dá ċodla tar éis dínnéir, i gan ḟios dóiḃ. Níl aon ċúram eile orṫa aċ ḃeiṫ ag lorg feasa.

Do leigeaḋ Seáinín amaċ, aċ cé gur ṁór an fuasgailt leis é dob' fada ó ḃeiṫ suairc do. Do ḃí lá úd na cúirte 'na ṫromluiġe ar a aigne. Fuair sé dá páipéar uaṫa agus é ag teaċt amaċ. Fógraí do ḃí ionnta ó'n Rí, ḃeiṫ ar a leiṫéid seo de lá a leiṫéid seo de ṁí a leiṫéid seo de ḃliain 'na leiṫéid seo de Ṫiġ Cúirte 'na leiṫéid seo de ḃaile 'na leiṫéid seo de Ċonndae ċun míniú do ḋéanaṁ ar ḃriseaḋ trí ḃfiċead caṫaoireaċa le luċt an Tiġe Oibre; agus an dara páipéar ó'n Rí céadna, 'á iarraiḋ ar Ṡeáinín a ṁíniú go soiléir fáṫ agus cúis fá ndearna sé míċórú agus díoḃáil ċuirp do Ṁáiġistir an Tiġe sin. Ċeap Seáinín gurḃ' fearr de ċiall do'n Rí aire taḃairt dá ġnó agus gan ḃeiṫ 'á ḃoḋraḋ féin — agus Seáinín — le sean-ċaṫaoireaċaiḃ briste. Duḃairt sé le luċt an Údaráis é sin a ċur i n-iúl do'n Rí, aċ ní ḋearnadar.

Is iongantaċ an scéal é nuair a ṫagann mí-áḋ ar ḋuine i n-ao' ċor go dtagann an mí-áḋ go léir air i dteannta ċéile. Ní raiḃ Seáinín trí huaire a ċluig ar an tsráid nuair ṫáinig síoṫṁaor 'na ḋiaiḋ agus páipéar gorm eile aige ó'n Rí. Eolas do ḃí ó'n Rí an turus san cad ċuige gur ḃain Seáinín fiċe raṁan de leabaiḋ ṗrátaí agus go rug sé leis na prátaí. An feirmeoir suaraċ do ġríosuiġ an Rí ċun Seáinín. "Léan air, an seanscológ ġorta," arsa Seáinín. Tráṫnóna an lae sin ṫáinig síoṫṁaor eile ċuige le páipéar eile. Sé do ḃí ag cur tinnis ar an Rí, do'n iarraċt san, ná bád beag a rug Seáinín leis ó'n gCalaiṫ gan ċead an té gur leis í d'iarraiḋ. "Dar píopán an ġanndail!" arsa Seáinín.

Maidin lá ar n-a ṁáireaċ ċonnaic sé síoṫṁaor eile ċuige.

"Nára Dia do ḃeaṫa," arsa Seáinín.

"Gurab aṁlaiḋ ḋuit," arsan síoṫṁaor agus ṫug sé páipéar eile do Ṡeáinín. Gearán a ḃí ann do ḋein fear Tiġe Taḃairne na Croise gur ól Seáinín piúnt dá ċuid pórtair agus go raiḃ deaḃaḋ ċoṁ mór air ag imeaċt gur ḋearṁad sé díol as. Do ṫeastuiġ eolas ó'n Rí i dtaoḃ an scéil.

Do ḃí imniḋe ag teaċt ar Ṡeáinín i dtaoḃ an Rí a ḃeiṫ ċoṁ suimiúil sin ann. B'ḟearr leis neaṁṡuim agus dearṁad. Ní fada, áfaċ, go ḃfeaca sé síoṫṁaor fada eile aníos ċuige.

"Cad é an ḃuairt seo ar an Rí cóir anois?" ar seisean.

Ṫarraing an síoṫṁaor páipéar gorm amaċ.

"Tusa a ġoid cos aḋmaid agus maide croise ó ḋuine boċt bacaċ," arsan síoṫṁaor.

Do ḃí uaḟás ag teaċt ar Ṡeáinín.

"Ó hanam ó'n scian!" ar seisean.

"Agus tá páipéar eile agam duit," arsan síoṫṁaor, agus ṫarraing sé amaċ é. "Deir Captaen na Cuaiċe gur iṫis biaḋ do ḃí 'na ḃád agus gur ídiġis a ċuid

bainne agus go ndearnais ceap magaiḋ agus stáicín áiféis de féin mar ḃarr ar do ċuid uilc agus éagcóra."

Do ḃí séideán alluis amaċ tré Ṡeáinín. "Ó ḣanam 'on donas!" arsan duine boċt.

"Agus tá páipéar eile annso fós," arsan síoṫṁaor. "Bairrle leis an mBacaċ Buiḋe gur imṫiġis gan ċead leis lá na Rás, agus caiṫfir freagra ṫabairt ann. Agus páipéar eile fós atá agam duit—go dtugais iarraċt ṁarḃaiṫeaċ fé anam an Lúbáin maille le ḣé ḃáḋ i ndabaiġ uisce agus nuair ṫeip ort é ḃáḋ go dtugais iarraċt ar é ṫaċtaḋ le cnapóig ġallúnaiġe."

Ní raiḃ Seáinín ag cur mórán suime ann. Do ḃí a ċroiḋe tuitte air. Do ḃí sé ag láiṁseáil na bpáipéar ngorm agus gan tapaḋ ná brí ann. Nuair a ḃí an síoṫṁaor tamall 'na ṫost do laḃair Seáinín.

"Ab'ṡin a ḃfuil agat?" ar seisean.

"Sin a ḃfuil," arsan síoṫṁaor agus iongnaḋ air.

"Ċeapas," arsa Seáinín, "go mbeaḋ páipéar eile ó'n Rí agat ag baint sásaiṁ díom i dtaoḃ an dearg-ḋiṫ céille a ḃí orm agus teaċt ar an saoġal i n-ao' ċor. Dearg steaimpí ċuġaiḃ féin agus ḃur Rí, agus ċun ḃur gcuid príosún agus ḃur ndlí. Tá mo ċeann 'na roilleán agaiḃ."

Nuair do ḃí Seáinín leis féin do ḋein sé maċtnaṁ ar an mbeart páipéar do ḃí aige. Do ḃíodar san go flúirseaċ aige agus an saġas cainnte do ḃí ionnta do ċuirfeaḋ sí uafás ar aoinne. Ní 'á léiġeaṁ do ḃí Seáinín, áfaċ—ní ḟéadfaḋ sé é. Sé do ḃí Seáinín ag iarraiḋ a ḋéanaṁ amaċ ná cad é an fad a ḃeaḋ sé sa ṗríosún ag déanaṁ pionóis agus aiṫriġe ar a son. Níorḃ' ḟuirist an t-áireaṁ a ḋéanaṁ. Dá mba meisce nó bruiġean a ḃeaḋ i gceist, do ḃeaḋ fios aige go maiṫ cad a ḃeaḋ 'na ċoṁair; aċ ní raiḃ oiread agus aon ṁeisce aṁáin ameasc a ċuid míġníoṁ go léir. Ní raiḃ aon eolas aige ar an méid príosúin a cuirtí ar ḋaoiniḃ a ġoideaḋ báid, cuir i gcás. Ċeap sé nárḃ' ḟoláir nó gurḃ' uafásaċ an rud bád a ġoid, cé nár ċeap sé féin

é nuair á bhí sé 'á dhéanamh. Agus b'é an tubaist dhearg é go raibh Seáinín tar éis dhá bhád a bhreith leis.

Rud eile a chuaidh de a mheas, leis: cad é an pionós a bhí tuillte aige toisc na coise adhmaid a goid sé. Ní raibh fhios aige cioca b'é luach an adhmaid a bheadh 'na choinnibh nó luach coise duine. Agus i dtaobh na díobhála agus an mhasla cuirp a thug sé do Mháighistir an Tighe Oibre, cheap sé nárbh' fhuláir nó beifí 'á agairt go cruaidh air.

Nuair a bhí staidéar déanta ag Seáinín thuig sé go raibh sé i dteannta. Bheadh an tuisgint sin míthaitneamhach go leor ⁊ 'fhios do bheith aige cad a bhí roimhis. Ach ní raibh fhios aige cad a bhí roimhis. Do bhí sé chun léim a thabhairt, ach, dar leis, ba léim chaorach i ndubheagán é. Do chaith sé i bhfad ag machtnamh air ach is amhlaidh is lugha do thaithnigh an scéal leis. Ó thosach níorbh' fhéidir a rádh gur thaithnigh an scéal go ró mhór le Seáinín, agus b'é deire an mhachtnaimh aige gur bheartuigh sé 'na aigne gur d'á dhícheall a raghadh dá gcaitheadh sé dul i bhfiúntar an phríosúin sin mar a raibh Cos Mhaide agus Captaen na Cuaiche agus Maidhc agus tuille, ar fiuchaidh le holc agus le fonn díoltais.

D'fhill Seáinín páipéir an Rí ar a chéile, chuir sé a dhá láimh i bpócaí a bhríste, agus d'imigh sé go dtí an Cúinne. Do bhí gasra annsan agus a nguailne nó a ndroma aca leis an bhfalla. Do chuarduigh Seáinín go bhfuair píosa sleamhain de'n bhfalla agus do chuir sé a ghuala leis.

*    *    *    *    *    *    *    *    *

Ionad suaimhis agus scíthe a leigint dob' eadh an Cúinne. Is ann a deintí gorradh gréine. Is beag cainnt a dheineadh an lucht áitreabhtha a bhíodh ann, ach focal fánach. Thagadh smaoineamh d'fhear—ní bhíodh mná ann choidhche—ach ní labhradh sé an smaoineamh san láithreach i n-ao' chor. Dheineadh sé machtnamh réidh staidéartha air. Tar éis deich nóimeataí, b'fhéidir, shocruigheadh an fear gurbh' fhiú an smaoineamh do nochtadh do'n tsaoghal. Ach

ní noċtaḋ fós. Ḋeineaḋ sé maċtnaṁ eile ar an tslí ba ġiorra agus ba ċóṁgaraiġe agus ba réiḋe ċun an smaoineaṁ do ċur tar a ḃéal. Tar a éis sin d'oscluiġeaḋ sé a ḃéal agus do scaoileaḋ sé amaċ tríd an rud a ḃí ag déanaṁ tinnis dá aigne. Do ḃíoḋ a ċion déanta annsan aige agus ṫugaḋ sé suaimneas dá ḃéal agus dá ṫeangain agus dá inċinn. Aċ do ḃíoḋ an smaoineaṁ fé'n am san ag suaṫaḋ aigne na coda eile. Do ṫosnuiġidís go léir air, aċ ní fada go ḃfaġaḋ sé bás de'n leisce ag an gcuid is mó aca. Do leanaḋ duine aṁáin aca, b'ḟéidir, do'n ṁaċtnaṁ go ḃfásaḋ smaoineaṁ soiléir as aċrann a aigne agus i gcionn deiċ nóimeataí nó mar sin tar éis an smaoineaṁ agus an ċainnt a ḃain leis do scagaḋ agus do ġlanaḋ agus do ḃearraḋ do scaoileaḋ sé a ċuid de'n ċoṁráḋ amaċ. Feallsaṁain do ḃíoḋ ag an gCúinne.

Dá ḃrí sin ní beag an iongna do ċuir sé ar Ṡeáinín an lá breaġ gréine Foġṁair sin nuair ċuala sé luċt an Ċúinne ag cainnt agus gan aon uain aca dá taḃairt dóiḃ féin ar ṁaċtnaṁ. Do ḃí gaċ fear agus anam 'na ṡúil agus a ḃéal ullaṁ agus a ṁéar ar bagairt aige ag feiṫeaṁ go mbeaḋ deire cainnte ráiḋte ag an ḃfear eile. Ní fada gur ṫuig Seáinín go raiḃ nuaċt ṁór aca. Cogaḋ croiḋreac a ḃí fógarṫa, do réir deallraiṁ, ag na Coṁaċta Móra i n-agaiḋ a ċéile. Do ḃeaḋ marḃú na mílte ann. Ní raiḃ fios ag aoinne de luċt an Ċúinne cad fé ndeara an cogaḋ, aċ ní mór an tinneas do ċuir san orṫa—is minic a ḃídar féin i gcaṫ ċruaiḋ ċolgánta agus ní go ró ṡoiléir do ḃíoḋ fios a ċúise aca. Do ṫráċtadar ar ċaṫannaiḃ ar ṫalaṁ agus ar ċaṫannaiḃ móra fairrge, agus ar ġunnaiḃ móra a ċaiṫfeaḋ tunna meáċaint "céad míle ó ḃaile," aduḃairt duine aca; agus ar ġunnaiḃ beaga a ċaiṫfeaḋ piléir uaṫa mar ċaiṫfeaḋ muileann buailte Ṡeáin Ṗilib gráinneaċa coirce uaiḋ. Do deineaḋ an scéal do ṡuaṫaḋ agus do ċur tré n-a ċéile, agus i ndeire na dála do ṡocruiġ luċt an Ċúinne é go ndéanfaḋ cablaċ Sasana

ciolaraċa agus smidiríní mion-ḃriste de ċaḃlaċ na hAlmáine i gcionn ceiṫre huaire fiċead agus go ndéanfaḋ slóiġte na Rúise cosaireasair agus lataiġ sráide d'arm na hAlmáine i gcionn seaċtaine. Nuair do ḃí an cogaḋ socair mar sin aca ċualadar ḋá ṁadra ag taċtaḋ a ċéile síos fé'n tsráid agus ċuadar 'á ḃféaċaint.

An lá san agus an lá 'na ḋiaiḋ agus maidean lae na cúirte ní ċuala Seáinín aon rud ar siuḃal aċ scéal an ċogaiḋ. Do ḃí na Coṁaċta Móra ag taḃairt sceiṁle dá ċéile. Do ḃíteas ag glaoḋaċ isteaċ ar na saiġdiúirí. Do ḃíodar san ag imeaċt agus a gcuid ban agus leanán go súil-ḟliuċ agus go béal-ḟliuċ 'na ndiaiḋ. Ṫáinig saiġdiúir ar an mbaile agus ribíní ar a ċaipín agus é ar lorg tuille saiġdiúirí. Cuireaḋ oifig listeála ar bun, aċ b'é an náire go deo é an luiġead daoine do ḃí ag brúġ isteaċ ann. Do loiteaḋ ar fad deallraṁ oifige an ṗosta agus bearraic na síoṫṁaor le garmaiḃ-scoile ó'n Rí, agus le fógraí móra daiṫte ag lorg saiġdiúirí. Do ċonnaic Seáinín an obair go léir, aċ dá ṁéid an ḟuadaráil agus an ḟotaraga ḃí ar siuḃal níor imiġ cuiṁne na bpáipéar ngorm do ḃí 'na ṗóca as a ċeann ná cuiṁne na mblianta fada príosúin a gearrfaí dá ndeascaiḃ air, agus é teipiṫe air aon ḟuasgailt d'ḟaġáil.

# caibidiol XIV

## mar do-ċuaiḋ Seáinín saor ó'n nDlí

Ṫáinig lá na cúirte agus do ḃog Seáinín boċt leis go brónaċ fé ḋéin tiġe riarṫa na dlí—agus an ċirt, uaireannta. Do ḃí roinnt daoine istiġ, aċ síoṫṁaoir is mó do ḃí ann. Ba ḋóiġ leat ar gaċ síoṫṁaor aca san gur air féin a ḃí cúram an tsaoġail go léir. Do ḃí gaċ duine aca ċoṁ solaṁanta le Sḃincs na hÉigipte. Do ḃí gaċ aon rud go solaṁanta, agus do ċuir an ġruaim uafásaċ greim croiḋe ar Ṡeáinín. Do ḃí daoine eile leis ann agus do ḃí greim croiḋe ar ċuid aca. Do ḃí a ċúis aca leis, óir ḃí páipéir ġorma 'na bpócaí mar ḃí ag Seáinín. Anonn ċúca san do ḋruid Seáinín. D'ḟéaċ na síoṫṁaoir go léir le feirg uafásaiġ air, agus duḃradar go léir "Si-s-s-s-s--," mar ḋéanfaḋ bean ag tiomáint ġéanna. Ní mór ná gur ċreid Seáinín gur ḋein sé fotrom éigin, ó'n tslí d'ḟéaċadar air. Do ḃraiṫ sé an teas ag briseaḋ amaċ tríd le criṫeagla na huaire sin.

Sé an giúistís do ḃí ann ná sean-Ċaptaen Fosaiġe. Fear síoċána dob' eaḋ an Captaen boċt, agus ní raiḃ aon díoḃáil ann. Sí an ċáil is mó do ḃí air ná gur aige do ḃí na héin dob' ḟearr sa dúṫaiġ de'n treiḃ ċearc go dtugtar "Pliomut Rac" orṫa. Do ċaiṫfeaḋ sé an ḃliain ag tráċt le mnáiḃ an ṗaróiste ar ḟeaḃas an tsaġas san cearc ṫar saġaiseanna eile. Do riaraḋ sé an dlí go macánta agus do ḋáileaḋ sé pionós—agus coṁairle a leasa—ar na cuirbṫiġ a ṫaġaḋ os a ċoṁair mar do ḋéanfaḋ seanṁáṫair ċeanúil imniḋeaċ le maicín muirneaċ a mic ná h-aḃroċaḋ "go raiḃ maiṫ agat" nuair ġeoḃaḋ sé a ċuid bainne.

Aċ cé gur ṁór a ṁeas ar ṡíoċáin do ḃí déine agus calmaċt sa ḃfuil aige, agus ar feaḋ na laeṫeannta san do ḃí sé ar nós seanċapaill fiaḋaiġ a ċloisfeaḋ glam na ngaḋar agus sians na seilge ag gaḃail 'na treo. Do ḃí an Captaen 'na ṡaiġdiúir arís aċ go raiḃ daṫaċa ann. Do ḋearṁad sé a ċuid cearc. Ní ṫráċtfaḋ sé ar rud ar doṁan aċ ar ċaṫannaiḃ agus ar ċogṫaiḃ agus ar ḋualgus an duine dá Ṫír agus dá Rí. Do ġaiḃ sé go calma ag léiġeaṁ na bpáipéar, agus ċuireaḋ sé teaċtaire gaċ maidin go dtí an "Club" d'ḟéaċaint an mbíoḋ aon tsranngscéal nua tagaiṫe.

Lá na Cúirte nuair ṫáinig an Captaen do ḋein sé óráid ḃríoṁar i dtaoḃ an ċogaiḋ. Ní mór a ḃí ag éisteaċt leis, aċ duḃairt cléireaċ na cúirte "Hí-a, hí-a!" go minic an fad do ḃí an Captaen ag cainnt agus do ḃí fear na bpáipéar nuaċta ann agus do scríoḃ sé an óráid go léir agus do ċuir se isteaċ "bualaḋ bas" agus "gárṫa molta" ṫall is i ḃfus ann. Do ḃí faoḃar ar an gCaptaen an lá san.

Tar éis na hóráide do tosnuiġeaḋ ar an obair. Do ḃí fear ann agus duḃarṫas gur ól sé braon beag ṫar an gceart. Is minic ċeana ḋein sé an dearṁad céadna. Do ḃí súil aige go gcuirfí leaṫċoróin fíneálaċ air agus go ḃfaġaḋ sé coṁairle a leasa 'na ṫeannta san. Aċ d'éiriġ an Captaen ar buile toisc go ndearna aoinne gníoṁ ċoṁ míċuiḃeasaċ le n-a ġníoṁ i n-aimsir éigin agus cruaḋtain nuair do ḃí a ṫír ḋúṫċais i ngáḋ agus i gcuṁangraiġ caṫa. Mí príosúin ṫug sé do'n ḃfear d'ól an braoinín sa mbreis. Nuair airiġ Seáinín é sin do riṫ colgrifín ar feaḋ cnáṁ a ḋroma. Dá réir sin ċeap sé ná saorfaḋ aon lá níos luġa ná fiċe bliain príosúin é féin. Fear do ḃuail piléir, fuair sé leaṫ-ḃliain. Do ḃí iongnaḋ ar an bpiléir féin. Ṫáinig duine eile agus duine eile. Ag éirġe ar an gCaptaen a ḃí.

"Sé seo an dearg-náire," ar seisean. "Rascailí díoṁaoine ag déanaṁ coirmisc agus briseaḋ dlí annso go teaspúil sa baile agus fir ṁacánta ag troid ar a son i dtíorṫa amuiċ!"

Sin é an uair a ċonnaic Seáinín bóṫar a leasa. Do ṗreab sé. "Tá an ceart agat, a ḋuine uasail," ar seisean.

D'ḟéaċ an Captaen air.

"Cé hé an fear san?" ar seisean.

Rug beirt ċonstábla ar Ṡeáinín agus do ḃíodar ag tabairt folaṫaċtaḋ ḋó. Do liúiġ Seáinín ar an gCaptaen.

"Cead cainnte ḋom, a ḋuine uasail!" ar seisean.

Duḃairt an Captaen leo leigint do. "Cé hé tusa?" ar sé le Seáinín.

Do ċroiṫ seisean é féin agus ar sé:

"Duine boċt suaraċ mise, a ḋuine uasail, aċ nuair a ċuala an ċainnt aduḃrais ní ḟéadfainn gan tú ṁolaḋ. Nuair a ṫráċtais ar na fearaiḃ calma atá ag troid ar ár son ar ṗáirc an ḃuailte, ṫug mo ċroiḋe taiṫneaṁ dod' ċainnt. Ní hannso ba ċeart dom' leiṫéid-se ḃeiṫ ná d'aon ḟear óg eile, aċ amuiċ annsúd ag caḃrú leo. Tá, a ḋuine uasail, beagán beag im' ċoimniḃ féin annsan sa leaḃar agat, agus mara mbeaḋ é ní hannso a ḃeinn aċ am' ṡaiġdiúir ḋílis dom' Rí agus dom' Ṫír."

Do ḃí an Captaen ag féaċaint air. "Maiṫ an fear," ar seisean. Do lean Seáinín air.

"B'ḟéidir le toil t'onóra ná féaċfá go ró ċruinn ar an rud beag atá annsan im' ċoimniḃ agus go mbeaḋ cead mo ċos agam ċun dul le saiġdiúireaċt."

Do ḃí móráil an doṁain ar an gCaptaen.

"I n-aimsir ṫeaspaiġ," ar seisean, "bímíd uile lag, agus deirtear go dtuitean fear cóir seaċt n-uaire sa ló. Má ġéillis beagán do'n ċaṫú uile a cuireaḋ ort, ní tú an t-aon ḟear maiṫ gur imiġ an dálta céadna air. Aċ maiṫim duit ó ċroiḋe amaċ, agus imiġ anois agus déin do ḋualgus dot' Ṫír agus dod' Rí mar ḋéanfaḋ fear."

"Hí-a, hí-a," arsan cléireaċ. Níor ċuiṁniġ aoinne eile ar aon rud a ráḋ, le hiongantas. I gcionn tamaillín ḃig, áfaċ, ṫosnuiġ geoin. Do ḃí iascaire ann—"agus

cad mar ġeall ar an mbáidín do ċosain deiċ bpúint orm?" ar seisean.

"Agus mo leabaḋ ḃreaġ ṗrátaí?" arsan feirmeoir.

"Agus báidín m'ḟir-se?" arsa bean.

Aċ rug na síoṫṁaoir orṫa agus fuaireadar go léir mí príosúin de ḋeascaiḃ Cúirt-ṁasla.

Nuair a ḋein Seáinín an óráid ċalma i dTiġ na Cúirte, ní go ró ċruinn do ḃí fios aige féin cad ċuige gur ḋein sé í. Is deiṁin gur ṁór an iongnaḋ a ḃeaḋ air dá gceapaḋ aoinne, aċ an Captaen boċt, go raiḃ sé féin ċun dul le saiġdiúireaċt. Ní raiḃ aon ṗioc dá ḟonn air aċ ċoṁ beag agus do ḃí ar na póilíní do ḃí ag éisteaċt leis. Is aṁlaiḋ a ċonnaic sé ball bog sa Ġiúistís, agus ċeap sé bob a ḃualaḋ ar an duine simplí sin. D'éiriġ leis go maiṫ. Do ṫarraing an Captaen a ṗeann tré ṁíġníoṁarṫa Ṡeáinín, agus annsan ṫáiniġ sé anuas de'n ḃinnse agus do ċroiṫ sé láṁ leis—rud a ċuir Seáinín beagán tré n-a ċéile. Annsan ṫug sé coróin do. Ċeap Seáinín gur ṫuill an méid sin óráid eile de'n tsaġas ba ṁaiṫ leis an gCaptaen. Do ḋein sé óráid i n-aġaiḋ Ímpire na hAlmáine. Is dearḃ dá gcloiseaḋ seisean meas Ṡeáinín air go dtiocfaḋ náire agus ceann fé air, agus go raġaḋ sé sa ḃfásaċ ó ḋaoiniḃ ċun aiṫriġe agus úrnaiṫe a ḋéanaṁ. Nuair do ḃí deire ráiḋte aige do ċroiṫ an Captaen láṁ arís leis. Annsan do ċuir Seáinín a láṁ ċun a ċaipín mar ḋéanfaḋ saiġdiúir, agus nuair d'iompuiġ an Captaen uaiḋ do ċaoċ Seáinín súil ar a raiḃ láiṫreaċ. Annsan d'imiġ sé agus níor stad sé go raiḃ sé i dtiġ óil, agus críoċ ḟliuċ dá ċur ar an gcoróin aige.

Do ḃí a oiread san áṫais air i dtaoḃ dul ó'n ndlí gur éiriġ dásaċt ann, agus do luiġ sé ċun na diġe a oiread agus do ḃí i gcumas na coróineaċ a ṡeasaṁ. Ní fada go raiḃ Seáinín ar meisce agus ní fada 'na ḋiaiḋ sin go raiḃ sé féin agus súmaire eile ag iúnṫairt le n-a ċéile d'iarraiḋ a ċéile a ġortú. Ní raiḃ fios ag aoinne cad é an ċúis a ḃí aca ar a ċéile; aċ níorḃ aon iongna

é sin, óir níor ṁair an duine sin riaṁ a ṫuig aigne an duine eile beaḋ ar meisce. Ní mór an díoḃáil, áfaċ, a ḋeineadar dá céile—sórt útamála gan fuinneaṁ a bí 'á ḋéanaṁ aca. Do ḃailiġ a lán ann—daoine ná raġaḋ i n-ao' ċor isteaċ sa tséipéal ċun daoine d'ḟeiscint ag paidreoireaċt.

Sé donas cruinniṫe mar sin go mbailiġeann sé na póilíní, leis (mar dream fiafraiṫeaċ iseaḋ iad) nuair naċ gáḋ é. Ṫáinig beirt aca san agus rugadar Seáinín boċt agus a ċéile coṁraic leo. Ní raiḃ a ḟios ag Seáinín go rugaḋ i n-aon áit é go dtí maidin lá ar n-a ṁáireaċ nuair ċonnaic sé an ġrian ag féaċaint isteaċ air idir ḃaraiḃ na fuinneoige. D'aiṫin sé cá raiḃ sé láiṫreaċ. D'aiṫin sé níos fearr é nuair tugaḋ amaċ go dtí an púmpa ar maidin é agus gur leigeaḋ an t-uisce anuas sa ċúl air ċun é niġe—rud nár ġáḋ, aduḃairt Seáinín.

Tamall 'na ḋiaiḋ sin do ḃuail Ceann na gConstábla le Captaen Ḟosaiġe sa tsráid. Ba ṁaiṫ leis staincín a ḋéanaṁ ar an gCaptaen toisc Seáinín a ṡaoraḋ ón nDlí an lá roiṁe sin. Do ḃeannuiġ sé ḋo sa tslí is gnáṫ ó ṡíoṫṁaoraiḃ do ġiúistísiḃ. D'ḟiafruiġ an Captaen de an raiḃ aon scéal nua ó'n gcogaḋ aige. Duḃairt seisean go raiḃ.

"Ó!" arsan Captaen go suimiúil. "Cad é féin? Scéal fónta tá súil agam."

"Droċ-sgéal atá agam," arsan Ceann. "Tá do ṡaiġdiúir-se 'na príosúnaċ ċeana féin."

"É? É? Cad é sin?" arsan Captaen. "Cad duḃrais?"

Do ġáir an Príoṁċonstábla.

"Do ċoṁairleoċainn duit," ar seisean, "an ċéad uair eile a ġeoḃair saiġdiúir do'n Rí gan aon ṗioc d'airgead an Rí a ṫaḃairt do go mbeiḋ greim diúid agat air." Ní raiḃ taiṫneaṁ ag an bPríoṁċonstábla do laoċraiḋe an airm—agus ḃí a ċúis aige. "Tá t'ḟear cogaiḋ-se againn-ne fé ġlas ó 'raer."

Do ḃí díombá mór ar an gCaptaen. Ba ḋeacair cur suas le masla an tsíoṫṁaoir seo ar ṡaiġdiúirí an Rí; agus is dearḃ go raiḃ sé cráiḋte i dtaoḃ failliġe Ṡeáinín ċun dul le saiġdiúireaċt, go mór mór nuair ṫuig sé a neaṁḟailliġe ċun an ċoróin a ṫug sé féin do a ċur i gcríċ. B'éigean do géilleaḋ go raiḃ an ċuid dob' fearr de'n scéal ag an bPríoṁċonstábla, agus ná raiḃ caoi freagarṫa aige féin. Do ġluais sé go dtí an bearraic.

Nuair ċonnaic Seáinín a ḋuine muinntearṫa ċuige d'éiriġ a ṁisneaċ. Ċonnaic sé go raiḃ fearg i súil an Ċaptaen. "Ṁuise, mo ġráḋ-sa do ṫeaċt agus do ṫurus ċuġam, a ḋuine uasail," arsa Seáinín, agus do ċuir sé a láṁ amaċ ċun láṁ an Ċaptaen do ċroṫaḋ. Do ċuir seisean a ḋá láiṁ taoḃ ṫiar de agus do ḋruid sé i ndiaiḋ a ċúil ó Ṡeáinín.

"Nár ġeallais indé dul le saiġdiúireaċt?" arsan Captaen agus fearg a ṡúl díriṫe ar Ṡeáinín.

"Do ġeallas," arsa Seáinín, agus do ḃuail sé a ḋá ṡáil le céile agus do ḋíriġ a ḋrom agus do ḋein sé deismireaċt saiġdiúra. "Aċ is deacair d'aonne aon rud a ḋéanaṁ sa tír seo agus a ḃfuil de piléirí díoṁaoine innte agus gan de ċúram orṫa aċ beiṫ ag ropaḋ daoine isteaċ sa ṗríosún."

Do ḃí an Captaen idir ḋá ċoṁairle i dtaoḃ na cainnte sin. Do ḃí urraim ṫar barr aige do'n rud go dtugtar dlí air, aċ mar sin féin ba ṁaiṫ leis súnnc a ṫaḃairt do Ċeann na gConstábla. Do scaoil sé an ċainnt sin ṫairis, áfaċ.

"An raḃais ċun dul insna saiġdiúirí nuair a ċuir na síoṫṁaoir seo fé ġlas tu?"

"Ar ṁ'anam is ar mo ṡláinte go raḃas!" arsa Seáinín gan ṁoill. Ċeap sé gurḃ' é sin a leas.

"Má scaoiltear amaċ anois tú an raġair?"

Ṫáinig stad i Seáinín.

"Á—um—á—á . . . raġad," arsa Seáinín. Ní raiḃ leiġeas aige air. Do ḃí sé i ngreim. Rud eile, ċeap sé dá mbeaḋ sé amuiċ ar an tsráid aon uair aṁáin go

ḃfágfaḋ sé slán ag an amadán Captaen sin ar ċuma éigin.

"Siuḃail leat mar sin," arsan Captaen. Do ṡiuḃail Seáinín. Do ċaoċ sé súil go droċṁúinte ar an bPríoṁ-Ċonstábla. "Is truaġ liom ḃeiṫ ag imeaċt uait!" ar seisean.

"Nára caṫaċ it' ḋiaiḋ me!" arsa Ceann na gConstábla.

Do ḃí crann na tubaiste ar Ṡeáinín an lá san. Ní túisce ḃíodar taoḃ amuiċ de ḋoras na bearraice ná ḃuail an Sáirsint Listeála leo. Do ġlaoiḋ an Captaen air. Do ḃí Seáinín ċun teiċte, aċ go rug an Captaen ar ġualainn air ċun é ċur i n-aiṫne do'n Sáirsint. "Seo fear atá ar do lorg," arsan Captaen leis an Sáirsint.

Do ġuiḋ Seáinín Captaeneaċa agus Sáirsintí i ḃfoċair a mbráṫar dúṫċais—an Fear Mór. Ní ḟuair sé a ġuiḋe—go ceann tamaill.

Do ḃí deaḃaḋ ar an gCaptaen. "Abair é seo im' ḋiaiḋ," ar seisean le Seáinín. Duḃairt Seáinín rud éigin aduḃairt an Captaen. Ní raiḃ ḟios aige cad é agus ba ċuma leis, leis. Nuair a ḃí sé ag gaḃáil síos an tsráid 'na ḋiaiḋ sin i dteannta an tSáirsint iseaḋ ṫáinig a ṫuiscint do go raiḃ sé tar éis mionn ceangail saiġdiúra a ṫaḃairt. Níor ṫuig sé brí a ċúise féin i gceart gur tugaḋ ċun doċtúra é a ċuarduiġ a ċorp ó ṁullaċ talaṁ. Do ċeap Seáinín go raiḃ sé féin ró ḃeag, agus go mb'ḟéidir go raiḃ seans fós aige. Níor fágaḋ an seans san aige, áṁ, óir do ḃí leaṫ-troiġ bainte d'aoirde saiġdiúra seaċas mar ba ġnáṫ.

Níor ṫuig Seáinín go raiḃ an faid sin féin ann, aċ duḃairt an doċtúir go raiḃ, agus b'éigean é ċreidiúint. Annsan duḃairt Seáinín go raiḃ glúin lag aige, aċ do ḃraiṫ an doċtúir í agus duḃairt gurḃ' iongantaċ an ġlúin le neart agus le lúṫ í. Do loċtuiġ sé ball eile dá ċorp aċ fuarṫas an ball san go slán, folláin. Nuair a ṫeip na baill amuiċ air, duḃairt sé gur istiġ do ḃí

sé loċtaċ, aċ do ḃí giúirléidí ag an ndoċtúir agus tar éis iad a ċur ag obair ar Ṡeáinín duḃairt sé go raiḃ sé ċoṁ folláin istiġ agus do ḃí sé amuiċ. B'iongnaḋ le Seáinín—agus b'uafás—a ċorp a ḃeiṫ ċoṁ sláintiúil sin. Do ċuir sé air go mall agus go leisciúil. "Dar píopán an ġanndail!" ar seisean, agus do ṡuiḋ sé agus d'imiġ a ṁisneaċ. Do ḃí mearḃall air. Ṫug an Sáirsint Listeála iarraċt ar ṁisneaċ a ċur air. Do ḃí sé ag cur pórtair isteaċ ann go raiḃ sé lán agus go raiḃ sé ar meisce. Aċ pé méid d'ólfaḋ sé ní ċuirfeaḋ sé aon ṗreab ann, agus an ṁeisce ṫáinig air meisce ḃaoṫ ḃreallsúnta dob' eaḋ í, gan lúṫ, gan luadar. Nuair ṫáinig a ċiall arís do Ṡeáinín sé an áit i ḃfuair sé é féin ná caiṫte 'na ṡac istiġ i mbearraic na saiġdiúirí agus fear ag iarraiḋ é ṁúscailt le n-a ḃróig.

# CAIBIDIOL XV

## DUL ṠEÁINÍN LE CÉIRD GAISCIḊ

Le feiḋm na bróige do múscluiġeaḋ Seáinín fé ḋeire. B'éigean do é féin do niġe. Tugaḋ os coṁair oifigiġ éigin é. Cuireaḋ ceisteanna éigin air. Do ḃí an ceann beagáinín suaiṫte le h-aindeise agus le h-ól an lae roiṁe sin. Ní go ró ṡoiléir a ṫuig sé na ceisteanna a cuireaḋ air; agus nuair ná tuigfeá ceist go soiléir ní ró ṡoiléir an freagra do ṫaḃarfá uirṫi. Mar sin do ḃí ag Seáinín. Níor ṫuig sé féin ná an t-oifigeaċ a ċéile. Níor ġoill sin go ró ṁór ar Ṡeáinín; aċ do ġoill sé go mór ar an oifigeaċ. Do laḃair sé go fórsaċ agus ṫug sé míċlú ar Ṡeáinín agus ar an duine a ċuir Seáinín ċuige. Is minic d'airiġ Seáinín féin cainnt láidir, aċ do ṡáruiġ an t-oifigeaċ úd a gcuala sé riaṁ. Nuair d'imiġ an iongna ḋe agus nuair ṫug an t-oifigeaċ masla dá ṁáṫair agus dá ṡinnsearaiḃ coṁġaraċa, ṫáinig fearg ar Ṡeáinín agus ṫug sé a ċoṁ ṁór de ṁíċlú ar an oifigeaċ agus ar an muinntir ó dtáinig sé.

B'iongna le Seáinín ar dtúis an stad a ṫáinig san oifigeaċ san. Ṫáinig dá ṡúil ṁóra ḋo. Annsan do ġlaoiḋ sé ar ḃeirt ṡaiġdiúirí agus sarar ċuiṁniġ Seáinín boċt ar "Dia lem' anam" a ráḋ, ḃí sé caiṫte isteaċ i bpúicín beag dorċa agus an doras dúnta air. Do fágaḋ ann ar feaḋ dá lá é, agus an troscaḋ ná déanfaḋ sé dá ḋeoin do ḋein sé dá aindeoin é. B'in é an ċéad ċeaċt a fuair Seáinín ar uṁalóid ṡaiġdiúra agus ba ċruaiḋ an ḟoġluim í, dar leis.

An tríoṁaḋ lá tugaḋ amaċ go dtí an faiṫe é. Do ḃí sé mín go maiṫ um an dtaca san. Do ḃí dáréag eile

ḋá ṡaġas féin ann. Cuireaḋ iad go léir 'na seasaṁ i ḋá líne. Ṫáinig saiġdiúir os a gcoṁair amaċ.

"'Siun!!" ar seisean, agus ba ċosúil a ġuṫ le torann tóirniġe. D'ḟéaċ Seáinín air agus d'ḟéaċ sé 'na ṫiompall. Ṫáinig an saiġdiúir anall ċuige.

"Siun, a ṁadáin!" ar seisean (aċ naċ "amadán" a ṫug sé i n-ao' ċor air). Níor ṫuig Seáinín boċt a ċainnt agus b'éigean do'n tsaiġdiúir a léiriú ḋó—rud a ḋein sé le h-iomad mór focal d'ḟoclaiḃ géara fuilteaċa cáinteaċa. Do ḋíriġ sé Seáinín ċoṁ díreaċ san go raiḃ tinneas ag teaċt 'na ġlúiniḃ agus 'na ṁuineál agus i gcnáṁ a ḋroma. Do ċuiṁniġ sé ar an gCúinne agus ar na tráṫanna aoiḃne a ċaiteaḋ sé ann, agus ar an tslí nuair a ḃíoḋ tuirse i gcois leis, go gcuireaḋ sé an ġuala eile leis an ḃfalla agus an ċos eile fé.

Duḃairt Seáinín ná seasóċaḋ aoinne mar sin i gcaṫ, aċ amadán. D'ḟiafruiġ an saiġdiúir de Ṡeáinín arḃ' aṁlaiḋ a ċeap sé amadán a ṫaḃairt air féin. Ċuiṁniġ Seáinín ar an áit i raiḃ sé le ḋá lá roiṁe sin, agus ċeap sé gurḃ' fearr an réiḋteaċ. Duḃairt sé "ar a anam is ar a ṡláinte" nár ċeap sé aon rud dá leiṫéid a ṫaḃairt ar an nduine-uasal.

Do ṡáisiṁ san an saiġdiúir agus do ġaiḃ sé ag múineaḋ rudaí eile gan ċiall dóiḃ. Do ḃí a ḟios ag Seáinín go maiṫ dá ndeineaḋ aoinne aon ċleas aca i láṫair caṫa gurḃ' é a ḃás a ṫiocfaḋ de. Aċ níorḃ' aon ṁaiṫ coṁairle ṫaḃairt do na saiġdiúiriḃ seo do réir deallraiṁ agus ó ná glacfaidís coṁairle b'fearr leigean dóiḃ agus rud a ḋéanaṁ orṫa dá mb'é adéarfaidís leis ná seasaṁ ar a ċeann. Aċ do ḃí fios aige féin an dá ċleas dob' fearr ċun cogaiḋ—nuair ṫiocfaḋ an pléar gan a ḃeiṫ ann, agus an dara rud: riṫ maiṫ ag duine ċun a ḃeirṫe as.

I gcoṁnaiḋe riaṁ do ċeap Seáinín gurḃ' é an t-aoiḃneas ba ṁó a ḃain le saiġdiúireaċt ná an dearg-ḋíoṁaointeas a ḃíoḋ aca. Ní mar sin a fuair sé féin é, aċ is aṁlaiḋ ná rug a leiṫéid de ṡaoṫar ná de

ċruaḋtan riaṁ air. Do múscluiġtí ar uair ṁíréasúnta ar maidin é, agus ruaigtí amaċ ar an ḃfaiṫe é. Annsan do díriġtí 'na ċolúin ċoṁdíriġ é. Do hiompuiġtí deiseal é, agus tuaṫal é, agus mór dtiompall. Do baintí siuḃal as agus riṫ agus aistear. Do cuirtí 'na luiġe béal fé é, agus ar ḟleasc a ḋroma, agus do ḋeineaḋ sé na cleasa diṫcéilliḋe sin arís agus arís agus ṫar n-ais arís go mbíoḋ sé traoċta, sáraiṫe, imearṫa. Do ḃíoḋ braonaċa alluis ag riṫ anuas ar feaḋ a ṡróna agus 'á ġigilt; aċ uair aṁáin dár ċuimil sé le n-a ṁuinċille é do ḋein an t-oide gleacaiḋeaċta oiread san cainnte mar ġeall air go leigfeaḋ Seáinín dá ṡróin tuitim ar fad de leis an ngigleas níos túisce ná mar ċuimleoċaḋ sé arís í.

Ar dtúis nuair ṫáinig Seáinín go dtí an ḃearraic do ḃí mearḃall air. Ní raiḃ aiṫne ar aoinne aige, agus deirtear gur ṁairg a ḃeaḋ 'na aonar i dtír iasaċta. Do ḃí rud ar Ṡeáinín ba ṁeasa ná ḃeiṫ 'na aonar. Do ḃí sé beag agus do ḃí cuid de'n dream a ḃí 'na ṫeannta go feillṁór. Dá ḋeasgaiḃ sin ní ḟuair Seáinín aċ cuid an ṁadra ḃig de gaċ aon rud ar dtúis. Nuair d'éiriġeaḋ sé, maidean, de'n úrlár—mar is ann a caiṫtí é uair éigin i riṫ na hoiḋċe—ní ḃíoḋ a ḃróga le faġáil ṫíos ná ṫuas. Maidean eile, ḃíoḋ a ċuid stocaí imiṫe gan fios a dtuairisce. Ar Ṡeáinín iseaḋ cuirtí an milleán i dtaoḃ na neiṫe sin, agus do cuirtí fíneáil nó príosún air dá mbarr. Seaċtain 'na ḋiaiḋ sin ṫaḃarfaḋ sé an leaḃar gurḃ' iad a ḃróga féin a ċíoḋ sé i ḃfuinneóig Tiġe an Ġill. Do ċuir san ag maċtnaṁ é.

An ṁaidean 'na ḋiaiḋ sin nuair d'éiriġ sé agus ṫug sé fé ndeara go raiḃ peiḋre eile bróg imiṫe, do-ċuaiḋ sé féin agus do ġoid sé peiḋre ó ḋuine go raiḃ codlaḋ trom tar éis meisce na hoiḋċe roiṁe sin air. Do cuireaḋ an fear san sa ṗríosún ar feaḋ ceiṫre huaire fiċead toisc gan cúntas cruinn a ḃeiṫ ar a ḃrógaiḃ aige. Do ḃí áṫas ar Ṡeáinín, mar do sciob an fear céadna a ċuid feola uaiḋ le linn dinnéir cúpla lá roiṁe sin.

Do ċuir cleas na mbróg misneaċ ar Ṡeáinín. Níor ṫeastuiġ uaiḋ aċ aon ḟeiḋre aṁáin bróg, dar ndóiġ, agus ní ḃacfaḋ sé le n-a ṫuille. Is minic, áfaċ, 'na ḋiaiḋ san a ṫagaḋ stad i nduine de sna saiġdiúirí eile ar maidin nuair a ċuireaḋ sé a láṁ 'na ṗóca agus ná bíoḋ ann aċ an follaṁas. Do ḃí cleas iongantaċ ag píosaiḃ tobac agus ag toitíníḃ ċun dul ar seaċrán as na pócaiḃ sin, agus ag píosaiḃ airgid, leis, nuair ḃídís insna pócaiḃ—is gur annaṁ a ḃídís. Ní 'á ráḋ atáim go raiḃ aon ḃaint ag Seáinín leis an scéal, aċ ḃí sé le taḃairt fé ndeara air go mbíoḋ sé ar meisce nuair ná bíoḋ aon airgead ag aoinne eile, agus ní ḃíoḋ sé ċoiḋċe gan gal.

Do ċait Seáinín dá ṁí mar sin. Do ḃí sé ag dul i dtaiṫíge saiġdiúireaċta, cé naċ féidir a ráḋ go raiḃ taiṫneaṁ ró ṁór aige do'n ċéird—má's ceárd í. Do ṫéiġeaḋ sé ar meisce ċoṁ minic agus d'ḟéadaḋ sé é. D'ḟolṁuiġeaḋ sé pócaí na ḃfear eile nuair ġeiḃeaḋ sé iad-san ar meisce. Nuair ḃriseaḋ sé riail—b'uafásaċ a raiḃ de rialaċa le briseaḋ—do ċuireaḋ sé an milleán ar ḋuine éigin eile. Sé a ḟaid ar a ġiorraċt é go raiḃ sé ċoṁ críoċnaiṫe de ṡaiġdiúir agus do ḃí sa ḃearraic.

I gcionn an dá ṁí do haistriġeaḋ complaċt Ṡeáinín as an mbearraic agus cuireaḋ iad ag taḃairt aire do Oifig Ċábla Teintriġe a ḃí i n-aice le Ḃaile an Ċuain. Do ṁalluiġ Seáinín é féin fá seaċt nuair b'éigean do an guna a ċur uaiḋ agus piocóid agus raṁan d'ḟáġáil agus cromaḋ ar ḋígeaċa a róṁar. Do ċuiṁniġ sé go minic ar an saoġal breaġ díoṁaoin a ḃeaḋ aige sa ṗríosún mara mbeaḋ a ḋiṫ céille féin dul insna saiġdiúiriḃ ċun é ṡeaċaint. Nuair a ḃí na dígeaċa déanta, b'éigean staiceanna aḋmaid a ċur 'na seasaṁ agus aċrann de ṡrangán deilgneaċ do ḋéanaṁ ċun tuisle agus stad do ḃaint as an naṁaid iasaċta a ṫiocfaḋ go Ḃaile an Ċuain de ḋruim na mara coiṁṫíġe. Níor ṫuig Seáinín cad é an mearḃall aigne a ḃeaḋ ar aon naṁaid iasaċta teaċt go dtí an baile céadna, munab é aṁáin

go gcualadar trácht ar an bpórtar breagh a ḃí i dtigh Ṡeáin Ṁicí. Aċ do fágaḋ an tigh sin gan aon dig do ċur tiompall air. Is luaṫ do ċuir ár ndaoine eolas ar an dtigh sin, agus is dlúṫ mar do ċleaċt sé beiṫ ann. Is baoġal gur ann d'ḟanaḋ a ṫuarastal saiġdiúra; agus ní ḃíoḋ dá ḃarr aige go minic aċ ceann tinn agus scórnaċ ṫirm.

## Caibidiol XVI

## Múineann Tart Mór Seift—agus Ciall Ċeannaiġ

Istoiḋċe do ḃíoḋ foraire ar na geataí isteaċ ċun na hoifige. Do ḃí geata aca san ar ṫaoḃ an ḃóṫair tamall beag aníos ó'n tsráid. Do cuireaḋ Seáinín ag faireaḋ an ġeata san oiḋċe. Níor ḃraṫ sé é féin ar fónaṁ, óir is truaġ le ráḋ é gur ċaiṫ sé an oiḋċe roiṁe sin go ragairneaċ i dtiġ Ṡeáin Ṁicí d'iarraiḋ suġlaċ an ḃairrle a ċur i ndísc fara gasra do ḃuaċaillí an ċúinne agus Seáinín 'á innsint díoḃ cad é an gaisce a ḃí "ár n-arm-ne" a ḋéanaṁ i n-aġaiḋ na slóiġte do-áirṁiṫe naṁad; agus 'á ṁaoiḋeaṁ conus mar do ċuirfeaḋ sé féin beaignit tré 'na ċroiḋe siar ag an Impire fuilteaċ croiḋreac do ḃí ag creaċaḋ agus ag milleaḋ agus ag fású an domain go léir. Do molaḋ gaisce Ṡeáinín—é féin do ḃí ag díol as na deoċaiḃ, tá's agat. Do ḃí Seáinín bog agus leis an molaḋ a fuair sé do ċaiṫ sé airgead na seaċtaine ar na buaċaillí. Ní go ró ċruinn a ċuiṁniġ sé ar cad a ṫuit amaċ 'na ḋiaiḋ sin go ḃfuair sé é féin 'na ḃotán anairte ar maidin agus súil ḋuḃ aige. Sin í an ragairne d'ḟág é gan ḃeiṫ ar fónaṁ tráṫnóna lá ar na ṁáireaċ. Do ḃí guna ar a ġualainn agus beaignit air, agus do ḃí deiċ bpléir aige ċun caiṫte leis an naṁaid. Do ḃí tart air agus gairḃe glóir 'na scórnaiġ de ḋeascaiḃ na hoiḋċe roiṁ ré.

Ar ball do ḃraiṫ sé duine éigin ċuige an bóṫar anuas.

"Cé tá ansan?" arsa Seáinín agus do ḃeartuiġ a ġuna.

"Do ṡean-ṁáṫair is aḋarc uirṫi!" arsan duine. D'aiṫin Seáinín é—ḃí sé ag ól pairis an oiḋċe roiṁe sin. Do ḃíodar ag cainnt tamall. Conus a ġeoḃfaí deoċ

iseadh do bhí ag déanamh tinnis dóibh. Do bhí na pócaí folamh aca araon, ach níor shárui(gh) san iad. Thóg Seáinín na deich bpléir as an ngúna. "Seo," ar seisean, "díol iad san agus pé rud a gheobhair orthu, beir piúnt, ar ghrádh Dé, ar ais chugam-sa."

D'imigh an fear leis an lón cogaidh agus do lean Seáinín dá chuid spaisteóireachta arís, agus ba mhinic a shúil síos an bóthar d'fhéachaint an raibh an teachtaire ag filleadh. Ní raibh. Do bhí a mhalairt de chúram air. Fuair sé deich bpingne ar an bpúdar. B'in deoch do Sheáinín agus trí deocha do féin. Fear cineálta dob' eadh é i dtaobh dighe d'ól. Do dhein sé a chuid féin de'n obair ar dtúis, agus annsan thug sé leis piúnt Sheáinín i mbuidéal taobh istigh dá chasóig. Do bhain san tamall maith de. Nuair a bhí sé leathslí aníos chun an gheata tháinig stad ann. Tharraing sé amach an buidéal agus d'ól sé leath dá raibh ann. Do chuaidh sé chuig tobar annsan agus do líon an buidéal arís. Do bhí sé a deich a chlog nuair shroich sé an geata agus é ar bogmheisce.

Sin é an uair agus an taca de'n oidhche a tháinig an t-oifigeach amach agus do ghaibh sé tiompall ó fhoraire go foraire. Tháinig sé go dtí foraire an gheata—Seáinín. Do bhí sé ag ceistiú Sheáinín nuair chuala sé an duine ag teacht 'na threo aníos an bóthar. Do bhí fios ag Seáinín go maith cé bhí ann. Tháinig an duine i ngiorracht dá shlait déag dóibh. Dubhairt an t-oifigeach le Seáinín forán cainnte a chur air. B'éigean do Sheáinín a dhualgas a dhéanamh.

"Cé tá ansan?" arsa Seáinín go himnidheach.

Ní maith do thaitin sé le fear an bhuidéil an té chuir ar theachtaireacht é d'fhiafruighe a ainme is a thuairisce arís mar sin de. Cheap sé gur ag magadh bhí Seáinín agus do mheas sé bheith magúil é féin.

"Gearmánach diail mise!" ar seisean agus do bheartuigh sé an buidéal san aer. Do phreab an t-oifigeach.

"Caith leis sin!" ar seisean. Bhí sé óg agus mian fola ann, tá's agat.

Ṫáinig stad i Seáinín. Do ḃí ḟios aige go scéiḋfeaḋ an guna air. “Ó faire!” ar seisean, “ní ċaiṫfeaḋ.”

Do ṫarraing an t-oifigeaċ a ċlaiḋeaṁ.

“Caiṫ leis,” ar seisean.

Ṫáinig buairt aigne ar Ṡeáinín. Ní ḟéadfaḋ sé caiṫeaṁ, aċ do ḋein sé an rud ba ġiorra do, d'árduiġ sé an guna agus ṫarraing sé an méirín. “Cnug!” arsan bollta, aċ níor imiġ pléar ar biṫ. Ní ḟéadfaḋ, dar ndóiġ, mar ní raiḃ sé ann ċuige.

Do léim an t-oifigeaċ. Ṡéid sé feadán. Siúd amaċ ċuige oċtar de'n ġárda. Do gabaḋ Seáinín agus do gabaḋ fear an ḃuidéil. San aċrann dóiḃ ṫuit an buidéal agus do ṗléasc sé. Do baineaḋ preab ṁór as na saiġdiúiriḃ. Ċeapadar gur inneall ifreannda éigin do ḃí ann. Do ċuarduiġ an t-oifigeaċ guna Ṡeáinín, aċ ḃí sé sin folaṁ. D'órduiġ sé pócaí Ṡeáinín do ċuardaċ, leis, aċ ní ḟuair an saiġdiúir do ċuarduiġ iad aon rud ionnta aċ scian do goideaḋ uaiḋ féin trí lá roiṁe sin. Tugaḋ Seáinín isteaċ agus do croċaḋ as a ḋá láiṁ béal le falla é agus do fágaḋ mar sin é go maidin.

Do baineaḋ a leiṫéid sin de ṗreib as teaċtaire na diġe, go dtáinig a ċiall do láiṫreaċ i n-ionad na meisce. Ṫug sé Dia agus Muire agus an dá Aspol déag nárḃ' aon Ġearmánaċ é féin. Níor creideaḋ é. Cuireaḋ ceangail air agus beirt ṡaiġdiúirí agus céad pléar agus guna an duine aca 'na ḃun go maidin. Ar maidin do scéiḋ teaċtaire an ḃuidéil ar Ṡeáinín i dtaoḃ na bpléar. Níor ċuiṁniġ sé ar na deoċaiḃ a ḃí ólta aige. A ḋul féin slán do ḃí uaiḋ. Do-ċuaiḋ. Tugaḋ mí príosúin do Ṡeáinín i bpríosún na saiġdiúirí, agus do cuireaḋ beirt aca agus gunaí agus beaignití agus lón caṫa de ṗléaraiḃ dá ṫionnlacan.

Ċun fírinne do ráḋ ar Ṡeáinín, agus go dtí so níor scríoḃas aċ an ḟírinne 'na ṫaoḃ; ċun fírinne do ráḋ, adeirim, ní ḟéadfainn a ċur síos annso go raiḃ brón ró ṁór air nuair a tugaḋ an ṁí príosúin do. Do ċeap sé

go mbeadh mí saor ó ṡaighdiúireacht aige. Do bhí sé dóthanach de ṡaighdiúireacht. Ba ṁór an t-aoibhneas príosún i gcomórtas leis. Dá bhrí sin ní ró bhrónach an croidhe a bhí 'na ċliabh ag dul do go dtí áit a smachtaithe agus a ċoiméadtha.

Aċ mar thárla do Ṡeáinín boċt go minic ceana, do bhí an ċinniúin ċruaidh ar a thí. Fuair sé amaċ arís go raibh a bhreith agus a thuairim go mór ar seaċrán ó'n gceart. Do bhíodar ċoṁ mór san imithe amú an turus so arís gur ḋearbhuigh sé ná tabharfadh sé breith go deo ar aon rud a bhain leis féin, mar ba ṡoiléir do, an Té bhí ag riar rudaí, i n-ionad aon bháidh a bheith aige leis féin, gurab aṁlaidh do bhí olc agus mioscais aige ċuige féin agus gur d'aon ġnó ná tugadh Sé do na rudaí go mbíodh súil aige leo.

Nuair do ċuaidh Seáinín isteaċ sa ṗríosún do fuair sé a lán eile ann roiṁe—laoċraidhe do ḋein faillighe ar ġeasaibh éigin nuair ná raibh leigheas aca féin air tré ḟlúirse dighe nó cúis beag éigin dá ṡaṁail. Deireadh cuid aca gurbh' í cúis do bhíodh aca féin ná féaċaint an ruaigfí le ceol drumaí as an arm amaċ iad; aċ, dar liom féin, is saghas cor cainnte í sin a bhíonn ag saighdiúirí, agus, ar nós cainnte luċt polaitidheaċta, ná fuil brí do réir briathar innti. Ba ṁór an masla dar ndóigh, a rádh i dtaobh saighdiúra de leithéid Ṡeáinín go dtréigfeadh sé a thír agus a ḋúthċas i n-aimsir éigin agus bruide. Ní abróċainn é ar ċapall.

Do bhí, mar adubhart, súil ag Seáinín go mbeadh sos saighdiúireaċta aige sa ṗríosún. Ní raibh. Is aṁlaidh do bhí saighdiúireaċt agus príosún aige, agus eatartha araon ba ḋona an cor do bhí ar an duine boċt. Do briseadh a ċroidhe mór misniúil. Do bhí fallaí árda agus rialaċa na dteorainn ar a ṡaoirse. Do bhí obair ċruaidh mar ṡólás dá ċuid leisce, agus do bhí síorthiormaċt mar ṁéadú ar a thart. Do ċeap sé ná mairfeadh sé an ṁí. Aċ do ṁair, óir is beag rud is buaine ná an duine. Is minic a thagann duine slán ó ṁí príosúin.

D'ainneoin an ċruaḋtain go léir do fuair Seáinín boċt ar feaḋ na míosa istiġ, do ḃí aon dóċas láidir amáin aige ar feaḋ na haimsire go léir, agus b'ṡin é go mbeaḋ an cogaḋ críoċnaiṫe sara mbeaḋ a ṁí féin caiṫte. Do leig sé do féin an dóċas san a ḃeiṫ 'na ċroiḋe d'ainneoin an méid cleas d'imir an droċ-ċinniúin riaṁ ar a ċuid dóċaisí. Ṁeas sé go raiḃ caoṫúlaċt ṁaiṫ ag an dóċas so, mar ṫuig sé ó'n gcainnt a ċualaiḋ sé ó gaċ duine go raiḃ an naṁaid ċeana féin traoċta, agus an lá ag dul air. Aċ do ḃain leadrán éigin do'n ċogaḋ, agus i n-ionad é ḃeiṫ i leaṫtaoiḃ i gceann na míosa is aṁlaiḋ a ḃí ag éirġe air; agus i n-ionad scéalta buaḋa do ċlos do Ṡeáinín nuair a ṫáinig sé amaċ, sé ḃí le clos aige ná scéalta ruaġta agus teiċte agus marḃaiṫe fear. Do ċuireadar criṫ ar Ṡeáinín, agus do ḃí sé go míṁisniúil ag cuiṁneaṁ ar a ḃás agus a ċríċ ḋeiriḋ i ndíg ṡalaiġ éigin agus a ċorp mar do ḃeaḋ criaṫar le pollaiḃ pléar agus le gearrṫaí beaignití. Siad na sceana san do ċuir an t-uaṫḃás ar fad ar Ṡeáinín. Doḃ' aoiḃinn do ḋuine, dar leis, bás galánta le haḋairt d'ḟaġáil agus a ġaolta go léir go súilḟliuċ agus go brónaċ 'na ḋiaiḋ, seoċas bás le scin ar nós na muice agus gan luċt a ċaointe ná a ṡínte 'na ċoṁgar.

Do ḃí Seáinín ag maċtnaṁ ar na neiṫe brónaċa san tar éis teaċt do ar ais go dtí a ċomrádaiṫe cogaiḋ a ḃí ag taḃairt aire d'Oifig an Ċábla i mBaile an Ċuain. Do ḃí ráflaí go leór ar siuḃal, aċ sé an ráfla is mó do ċuir tinneas ar Ṡeáinín ná iomráḋ do ḃí ar siuḃal go mbeaḋ a ċomplaċt féin dá ċur amaċ go dtí an cogaḋ i gcionn seaċtaine nó mar sin. Do ḃí ráflaí eile ar siuḃal, leis; go raiḃ luċt braiṫte, agus spiairiḋe leis an naṁaid, tiompall na háite, go ḃfuartas duine aca ag toṁas na tíre 'na ċoiscéimiḃ siuḃail. Do gaḃaḋ é sin agus fuartas peann luaiḋe 'na ṗóca a deineaḋ san Daḃáire. Níor ḃeag san. Tugaḋ breiṫ daorta air. An peann luaiḋe sin do scéiḋ air. Croċaḋ nó láṁaċaḋ é, ní feadar cioca. Duḃairt an dlíṫeoir a ḃí 'á ċosaint

naċ ag tóṁas na tíre do ḃí an fear ar ċor ar biṫ, aċ ag siuḃal roiṁe ar lorg déirce; dá mba ag lorg tóṁais na tíre ḃeaḋ sé go ḃfaġaḋ sé léarscáil ar leaṫċoróin agus eolas níos mó agus níos cruinne ann ná mar ḟéadfaḋ aon ḟear a ḃailiú go ceann deiċ mblian 'na ċoiscéimiḃ siuḃail, agus cur i gcás go mbeaḋ fiċe cos fé i n-ionad an dá ċos. Aċ níor leigeaḋ do'n dliṫeoir a ṫuille de'n ċainnt míḋílis sin do ráḋ. Do gaḃaḋ é agus tugaḋ fiċe bliain príosúin do.

## Caiḃidiol XVII

## Mar do daoraḋ Taḋg Máiġistir

Is tiompall na haimsire sin do ḋein Seáinín gníoṁ do ṫarraing mórán urrama agus mórán measa air. Do ḃí sé tráṫnóna ar meisce ar an tsráid agus mar ba ċeart do do ḃí sé ag maoiḋeaṁ ós árd cad iad na gníoṁarṫa gaisciḋ a ḋéanfaḋ sé i n-agaiḋ na naṁad nuair a scaoilfí ċuċa é. Do ḃíoḋ sé go calma i gcoṁnaiḋe nuair a ḃíoḋ an braoinín ólta aige. Do ċonnaic sé ċuige, tar éis tamaill, Taḋg Máiġistir. Máiġistir scoile dob' eaḋ Taḋg, agus duine boċt macánta dob' eaḋ é, agus do ḃí sé go dílis riaṁ do'n Rí agus do ḋliṫiḃ an Rí. Má ḃí aon rud ar an saoġal go raiḃ fuaṫ ag Taḋg boċt do, b'é rud é sin ná na hoidí dána olca ná raiḃ dílis 'na gcroiḋe agus 'na ngníoṁ do'n Rí agus dá ḋliṫe, agus do ḃí náire agus ceann fé air a aḋmáil go raiḃ oidí dá leiṫéidí sin ann.

Do ḃí olc ag Seáinín ċuig Taḋg ó'n uair do ġaiḃ sé de ṡlait ar iarṫar a ċolna lá de na laeṫiḃ fánaċa dá ndeaċaiḋ Seáinín ar scoil. Is air sin do ċuiṁniġ Seáinín nuair do ḃí sé ar meisce. Nuair táinig an Máiġistir 'na aici do ċuir Seáinín a láṁ amaċ ċun láṁ do ċroṫaḋ leis. Do ċuir san Taḋg i bponnc. Níor ḋuine Seáinín riaṁ gur ṁaiṫ le haon duine muinnteartas a ḋéanaṁ leis, agus ba ṁeasa ná san anois é óir is ar éigean do ḃí ann seasaṁ aċ é ag lúbaḋ anonn 's anall. Do ḋiúltuiġ Taḋg, dá ḃrí sin, d'aon láṁ do ċroṫaḋ leis agus do ċuir a láṁa féin taoḃ ṫiar de. Do ġáir na daoine do ḃí ann. Do ġáir Seáinín leis—gáire leaṁ meisce. "Ó de!" ar seisean, "naċ iongantaċ an mustar é?"

Do ḃí fearg ag teaċt ar Ṫaḋg.

"Ní ċroiṫfead-sa láṁ le drúncaer dod' leiṫéid-se; agus is náire ṫú dod' ḃaile dúṫċais!" agus do laḃair Taḋg go dána.

Aċ níor ġoill sin pioc ar Ṡeáinín. Do ġáir sé arís—an saġas gáire a ḋéanfaḋ gaṁain óg dá ḃféadaḋ an t-ainmiḋe sin gáire a ḋéanaṁ. Do ḋruid sé anonn agus do ċuir sé a láṁ fé ascail an Ṁáiġistir. "Téanam ort, a Ṁáiġistir," ar seisean, "go n-ólam braon." Do ḃí gasraḋ d'óganaċaiḃ baoṫa ag féaċaint orṫa, agus ċeapadar, ar ṡlí éigin, gur aḋḃar grinn agus suilt an scéal go léir. Do ḋeineadar gáire béal-ṁór amadánta. Do ḋearguiġ ar an Máiġistir go bun a ċluas.

"Bog díom!" ar seisean le Seáinín.

"Ná an riaḃaċ bogaḋ go dtéiġir ag ól liom," arsa Seáinín.

Do ḃí an Máiġistir ar deargḃuile fé'n am so. Do ċuir sé a láṁ ar ġualainn Ṡeáinín agus do ṡáiḋ sé uaiḋ amaċ é. Ní raiḃ na cosa ró ḋaingean fé sin agus ṫuit sé. Le n-a linn sin ṫáinig an póilín. D'éiriġ Seáinín—le caḃair an tsíoṫṁaoir.

"Gaiḃ an fear san toisc masla ṫaḃairt do ċasóig an Rí," arsa Seáinín.

Do gaḃaḋ Taḋg Máiġistir.

Trí lá 'na ḋiaiḋ sin do ḃí cúirt air. Do ḋearḃuiġ Seáinín go dtug Taḋg masla do ṡaiġdiúireaċt, gur ḋiúltuiġ sé láṁ do ċroṫaḋ leis féin toisc gur ṡaiġdiúir é, go nduḃairt sé gur náire do'n ḃaile é féin a ḃeiṫ 'na ṡaiġdiúir: agus mar ḋeiṁniú iomlán go raiḃ sé míḋílis, gur ḃuail sé agus gur leag sé é féin i lár na sráide le fuaṫ ḋo toisc a ḃeiṫ 'na ṡaiġdiúir.

Duḃairt Taḋg Máiġistir go dtug Seáinín fianaise bréige, agus ná raiḃ sé féin míḋílis do'n Rí, aċ go raiḃ sé dílis riaṁ do agus gurḃ' ait an rud d'aoinne a ċeapaḋ go mbeaḋ sé féin ar ṫaoḃ na ngealt a ḃí ag iarraiḋ naiṁde an Rí a ṫaḃairt isteaċ sa tír. Níor creideaḋ é, áfaċ. Do ḋearḃuiġ triúr nó ceaṫrar gur

ċuir sé a láṁa taoḃ ṫiar de nuair a ḃí Seáinín ċun a láṁ a ċroṫaḋ. Do ḋearḃuiġ an síoṫṁaor go ḃfeacaiḋ a ḋá súil féin Seáinín dá leagaḋ ag an Máiġistir. Do ḋein san scéal socair de. Leaṫḃliain príosúin iseaḋ fuair an Máiġistir. Tá sé istiġ fós ag briseaḋ cloċ, agus tá sé mar ráfla ameasg páistí annso, gaċ cloċ go mbuaileann sé buille uirṫi, dá briseaḋ, go n-abruiġeann sé "Há! sin saiġdiúir diail eile marḃ," agus an ċloċ is mó agus is truime a ġeiḃeann sé ameasc a ċoda gaċ lá, go n-abruiġeann sé leis féin gurab é sin an Rí agus go mbriseann sé an ċloċ san ana-ṁion.

Do deineaḋ sáirsint de Ṡeáinín an lá tar éis na cúirte.

## Caibidiol XVIII

## Dul Ṡeáinín ar Ceal

Táimíd ag druidim anois go dtí an ċuid ḃrónaċ de'n scéal so, agus ní dár dtoil féin é, óir ní luġa leis an léiġṫeoir eagnaiḋe ná linn-ne aon tubaist ná aon ṁí-ċoṁṫrom do ṫeaċt ar ár gcaraid Seáinín. Aċ caiṫfeam glacaḋ go huṁal cneasta le toil Dé, nó munab é toil Dé é, le toil daoine mallaiṫe atá ar an saoġal so go flúirseaċ agus a ċuireann a dtoil féin go ró ṁinic agus go ró ḋian i bḟeiḋm ar ḋaoiniḃ boċta cneasta mar ṫusa, a léiġṫeoir, agus mise—agus Seáinín. Caiṫfimíd go léir scaraḋ leis na daoine is annsa linn, leis an aṫair agus leis an máṫair a ṫugaḋ greadaḋ maide nó slaite nó baise ḋúinn nuair do ḃíomar beag lag, le n-ár mnáiḃ a ṫugaḋ greadaḋ teangan dúinn nuair ṫug-amar sealḃ agus uaċtaránaċt dóiḃ orainn; caiṫfimíd, a léiġṫeoir na combáiḋe bróin, scaraḋ leo san go léir nó le láiṁ nó cois nó súil nó sróin, agus gan a ráḋ 'na ndiaiḋ aċ suaineas síorraiḋe do ġuiḋe dá n-anam—an méid díoḃ go raiḃ anam ionnta. (Tá an ċainnt sin beagáinín meascaiṫe, adṁuiġim, aċ tuigfiḋ daoine macánta í.)

Dob' ḟearr go mór liom féin críoċ eile seaċas críoċ ḃrónaċ do ċur le scéal Ṡeáinín. Ba ṁaiṫ liom oiġreaċt ṁór airgid do ṫeaċt ċuige ó úncail ṡaiḋḃir éigin i nAmericeá nár ṗós riaṁ. Ba ṁaiṫ liom é ḟágaint agus é 'na ḟear ṁór lán de ḃliantaiḃ agus d'onóir. Ba ṁaiṫ liom é d'ḟagáil ḃáis 'na leabaiḋ go suḃáilceaċ, beannaiṫe, agus é ag taḃairt a ċoṁairle deiriḋ agus a ḃeannaċtan dá ċlainn agus do ċlainn a ċlainne a ḃeaḋ go hurramaċ agus go dólásaċ agus go

croiḋe-ḃriste os a ċoṁair. Daoine eile a scríoḃann scéalta cuirid siad críoċ mar sin leo. Is maiṫ an ḃail orṫa má's mar sin a cailltear na daoine a ḃíonn 'na gcuid scéalta san.

Ba ṁaiṫ liom féin dá ḃféadainn Seáinín, leis, a ċur ċun báis mar sin. Ní ḟéadfainn, áfaċ. Ní ṫug sé caoi ḋom. Is aṁlaiḋ d'imiġ sé agus nár ḟan sé le bás d'ḟaġáil i n-ao' ċor. Ní duḃairt sé le haoinne go raiḃ sé ċun imeaċta ná níor ċuir sé a ḃeag ná a ṁór de scéala uaiḋ ó ṡin. Níl a ṫuairisc ag na saiġdiúirí. Ní ceal a ċuardaiṫe, áfaċ, ná fuarṫas é. Ḃí fiarṡúiliḋe ar ṡíoṫṁaoraiḃ na tíre ó ḃeiṫ ag iniuċaḋ i bpollaiḃ agus i bpóirsiḃ do. Cuireaḋ bleaċtairí ar ḃóiṫriḃ iarainn roiṁe agus luċt faire i mbailtiḃ cuain agus bior ar a súiliḃ 'á ċuardaċ. Do gaḃaḋ ministir boċt ciúin, agus seanduine dall, agus fear aon-ċoise agus maidí croise, agus beirt ban, le haṁras gurab é Seáinín do ḃí ann. Tar éis argóna léiġeanta ameasc luċt dlí do géilleaḋ gur ṁaiṫ an dóiġ nárḃ' é Seáinín an cúigear go léir. Annsan do triallaḋ 'na nduine is 'na nduine iad. Tar éis dá uair a ċluig do haontuiġeaḋ nárḃ' aon ḃean de'n ḃeirt ban Seáinín, agus do scaoileaḋ ċun siuḃail iad. Do scaoileaḋ amaċ an dall toisc go raiḃ sé deiċ mbliana is trí fiċid. Fear na haon-ċoise —do ḋearḃuiġ doċtúir go raiḃ an ċos bainte ḋe sin le deiċ mbliana ar a laiġead. Ní raiḃ annsan aca aċ an ministir. Rugadar greim diúide ar an ministir sin. Raġaḋ an cat do'n ṗóna nó b'é sin Seáinín, aduḃradar. Aċ d'éaluiġ san féin uaṫa. Ṫáinig bean agus duḃairt sí gurḃ' í féin bean an ḟir a ḃí gaḃṫa. Do ḃain san stad asta aċ níor géilleaḋ di. Ṫáinig Easpog. Duḃairt seisean gur ṁinistir leis féin an fear a ḃí gaḃṫa. Do creideaḋ an tEaspog. Ċaiṫfeá Easpog a ċreidiúint, pé 'ca ba ṁaiṫ leat é nó nár ṁaiṫ. Scaoileaḋ amaċ an ministir, agus ba leasc leo a ḋéanaṁ. Nuair a ḃí sé ag imeaċt ṫug an Ġiúistís fógra ḋó agus duḃairt leis "gan é ḋéanaṁ arís." Annsan do gaḃaḋ daoine eile

agus do triallaḋ iad agus do cuarduiġeaḋ ṫoir agus ṫall, dóiġ agus andóiġ.

Aċ do ḃíṫeas ag dul amú go mór. B'é dálta Ṡeáinín é dálta an ṗréaċáin sa ċrann—go raiḃ sé ann tráṫ, aċ gur imiġ sé. Do ḃí milleán aca go léir ar Ṡeáinín toisc gur imiġ sé agus do ċáineadar go mór é i dtaoḃ nár ċuir sé scéala ċuca. Do ḋeineadar éagcóir ṁór ar Ṡeáinín san méid sin, áfaċ—rud ná déanfaidís dá mbeaḋ aon eolas aca ar an dtubaist d'imiġ air nó ar na cúrsaí iongantaċa do ḃuail 'na ṫreo.

Ní raiḃ aon ḟaġáil aca ar an eolas san, áfaċ, aċ ó ṫriúr sa tír seo—fear féasóige agus fear hata ḃuig agus tiománaiḋe mótoir. Do ḃí an t-eolas, leis, ag fuireann an ḃáid-fó-ṫuinn leis an naṁaid a rug Seáinín ċun siuḃail, aċ toisc gan muinnteartas comráḋa a ḃeiṫ idir sinn féin agus an naṁaid, níor ċuir an naṁaid aon scéala ċugainn. Agus toisc go ḃfuil saġas leisce ar an dtriúr úd aduḃart an scéal do ḋéanaṁ poibliġe, tá orm-sa, as an eolas príoṁáideaċ a ḃíonn ag gaċ scríoḃnóir, cúntas an scéil a ċur síos mar is fearr ḟéadfad; agus cáil ár gcarad, Seáinín, a ċosaint ós árd ar an ndroċaṁras atá dá ḃailiú tiompall air ós íseal ag luċt cogair-mogair agus dúḃairt-sé-dáḃairt-sé.

Nuair do ṫuig Seáinín dáiríriḃ ceart go raḃṫas ċun é d'aistriú as a ṫír féin amaċ go tír iasaċta ċun dul i gcogaḋ na bpléar, do ġoill sin go mór ar a aigne. Do ḃí an naṁaid go holc agus ba ṁór an onóir do ḋaoine dul ċun cogaiḋ leis; aċ go ḃfios do'n tsaoġal, ní raiḃ Seáinín ar lorg onóra. Do ḃí sé lán tsásta a ċuid féin de'n onóir a ḃronnaḋ ar aoinne ṫógfaḋ é agus a ḃeannaċt 'na ṫeannta. Aċ ní ṫáinig aoinne 'ġá lorg. Sin é is mó do ġoill air. Do ċeap sé go gcaiṫfeaḋ sé an onóir go léir a ġlacaḋ d'aindeóin a ḋíċill.

Do ċuir an maċtnaṁ san—agus a lán maċtnaiṁ eile a ṫáinig as—do ċuir sé dubrón agus uaigneas ar Ṡeáinín. Do ṫréigeaḋ sé cuideaċta daoine ċom minic

agus d'ḟéadaḋ sé é agus do ḃíoḋ sé ag siuḃal leis féin fé'n dtuaiṫ agus go mór mór ar ḃarr na ḃfaillte. Do ṡíneaḋ sé uaireannta agus do ḃíoḋ sé ag déanaṁ bróin agus is minic a ṫuiteaḋ a ċodlaḋ air le troime an ṁaċtnaiṁ.

Do ḃí sé lá agus tar éis gleacaiḋeaċta agus dualgas na saiġdiúireaċta a ḋéanaṁ do ṡiuḃail sé leis fé ḋéin na fairrge. Ní de roġa a ṫogair sé dul san áit sin seaċas áit ar biṫ eile. Is aṁlaiḋ gur ċuma leis cá mbéarfaḋ a ċosa é. Do ṡiuḃail sé leis barr na ḃfaillte go raiḃ sé míle go leiṫ ó'n gcampa. Ṫáinig sé go dtí cuas nó góilín beag agus do ḃí casán caol ag dul síos ann go dtí cé beag a ḃí déanta ann ag an Rialtas. Do ḃí an cé díoṁaoin an lá san agus do ċeap Seáinín ó'n méid féir ġlais do ḃí ag fás air go raiḃ sé díoṁaoin ó'n lá a deineaḋ é, fiċe bliain roiṁe sin. Tar éis do Ṡeáinín an cé do ṡiuḃal agus an áit timpall do ḃreiṫniú go neaṁṡuimiúil, do ċuaiḋ sé anonn go carraig agus do ḋearg an píp. Tar éis tamaill do ṁeas sé go mbeaḋ ionad níos seascaire aige dá suiḋeaḋ sé íseal agus a ḋrom a ċur leis an gcarraig. D'aistriġ sé agus do ṡocruiġ sé é féin go deas agus a ḋá ḃais le n-a ċúl agus a ċaipín anuas ar a ṡúiliḃ. Do ḃí an ġrian ag dul fé'n ḃfairrge ṫiar, agus do ḃí Seáinín ag féaċaint ar na gaṫa soluis do ḃí ag éiriġe uaiṫe de ḋruim na mara aniar. Do ṫaiṫin sé leis. Ní raiḃ a ḟios aige cad na ṫaoḃ, óir níor múineaḋ riaṁ do cad is áilneaċt ann. Do ḃí sé ag féaċaint gur imiġ an solas as an iarṫar agus ná raiḃ ann aċ ceo buiḋe oḋar siar amuiċ ar fad. Fé ċionn tamaill d'imiġ an daṫ san féin as an spéir agus do ḃí an dobarṡolus agus an doirċeaċt ag teaċt. Níor ḃog Seáinín ó'n gcarraig. Ní leigfeaḋ an leisce agus an sáiṁe ḋó éirġe agus dul aḃaile.

Agus é mar sin go leisciúil, marḃánta 'na leaṫ-ċodlaḋ, ní ró ṁór an tsuim a ċuir sé ionnta nuair a ṫug sé fé ndeara beirt ar ḃarr na haille ós a ċionn.

Do ḋíriġ sé a ṡúile orṫa, aċ ní le hiongnaḋ ná le fonn feasa d'ḟaġáil a ḋein sé é, aċ gurab 'in cleas atá ag súiliḃ daoine, féaċaint ar rud geal nó ar rud a ḃíonn ag corruiġe. Do ḃí an ḃeirt ṫuas ag corruiġe agus nuair a ḃí Seáinín ag féaċaint tamall orṫa do-ċuaiḋ sé 'na luiġe air, dá luiġead suime do ḃí aige ionnta, go raiḃ gnó éigin greannṁar ar siuḃal aca. Do ḃíodar ag féaċaint amaċ ċun na fairrge. Do ḃí solas ag duine aca ar lasaḋ, aċ do ċeap Seáinín go raiḃ rud éigin bun os cionn leis an lampa agus ná raiḃ sé ag obair go maiṫ óir seo mar ḃí sé :—

— . — . . — . . . — . . — — . — — — . . . — .

Ní ḟanaḋ an solas go seasaṁaċ i n-ao' ċor aċ ag preabaḋ agus ag múċaḋ gaċ re tamall. Nuair do leanadar air sin tamall do ḃí suim ag teaċt ag Seáinín ionnta. B'ait leis an gnó a ḃí aca. Do ḃíog a aigne agus do ḃí ag riṫ ar an scéal. Annsan do ṗreab Seáinín. "Dar píopán an ġanndail ḃric!" ar seisean, agus ṫáinig anam agus brí ann agus ṫosnuiġ a ċroiḋe ar ḃualaḋ go láidir. Ag déanaṁ coṁarṫaí do luingeas naṁad do ḃíodar, dar leis. B'iad spiairiḋe na naṁad do ḃí ann. Ó! dá ḃféadaḋ sé iad do ġaḃáil! Míle púnt a ġeoḃaḋ sé, nó b'ḟéidir ḋá ṁíle. Do ḃí an raṫ air fé ḋeire. Do ḃí a ċóta bán déanta!

Do ċorruiġ Seáinín ċun éalaiṫe suas as an ngóilín agus teaċt ar ċúlaiḃ na beirte ċun iad do ġaḃáil. D'ḟéaċ sé 'na ṫiompall d'ḟéaċaint an raiḃ an áit fé féin. Ṫug sé siolla d'á ṡúil amaċ ar ḃéal an ġóilín. Má ṫug do stad sé. Annsan do luiġ sé go ciúin fé scáṫ na cairrge. Ba ḋóbair dá ċroiḋe pléascaḋ leis an saoṫar mór a ḃí dá ḋéanaṁ aige. Do-ċonnaic Seáinín rud ag béal an ġóilín—rud a ċuir sceilmis 'na ċroiḋe agus colgrifin ar a ċorp. B'é rud é ná bád-fó-ṫuinn leis an naṁaid agus í ag sleaṁnú go ciúin, réiḋ ar ḃarr uisce, isteaċ béal an ġóilín ċuiġe.

Ar dtúis ní raiḃ sé i gcumas do Ṡeáinín aon ṁaċtnaṁ do ḋéanaṁ. Ó'n taoḃ eile de'n ċarraig ċuala sé luċt an tsoluis ag teaċt anuas an casán agus na cloċa ag imeaċt ó n-a gcosaiḃ. D'ḟéaċ sé amaċ ós íseal orṫa. Ḃeirt do ḃí ann, ḟear ḟéasóige agus ḟear hata ḃuig. D'aiṫin sé ḟear an hata. Do ḋein sé gáire sásaiṁ nuair a ċuiṁnig sé ar an míle púnt úd—nó b'ḟéidir dá ṁíle. Ṫáinig an long ḟada íseal isteaċ. Do caiṫeaḋ téad ċun na beirte ar an gcé. Ceangluiġeaḋ an long agus do ṗreab oifigeaċ aníos aisti. Do ċroiṫeadar láṁa le ċéile agus do ḃíodar ag cainnt i gcogaraiḃ le ċéile tamall. Annsan d'árduiġ an t-oifigeaċ a ġuṫ beagán agus duḃairt sé rud éigin le luċt na luinge. Níor ṫuig Seáinín focal de. Ḟaillíġe scolaiḋeaċta fé ndeara é. Do ṗreab roinnt ṁáirnéalaċ aníos ar an gcé agus d'imiġeadar féin agus ḟear an hata ḃuig suas an casán. D'ḟan ḟear na ḟéasóige agus an t-oifigeaċ ag cainnt ós íseal le n-a ċéile. D'airiġ Seáinín cuid ṁaiṫ de'n ċainnt aċ níor ṫuig sé focal di. Ḃa ṁór an truaġ leis go ndearnaḋ an ḟaillíġe sin ar a ċuid oideaċais.

Ṫosnuiġ sé annsan ar ṁaċtnaṁ conus ṫiocfaḋ leis an bád-fó-ṫuinn agus a ḟuireann do ġaḃáil ċoṁ maiṫ le beirt an tsoluis. Níorḃ' ḟios an mó míle púnt do ḃeaḋ annsan aige! Do ċuadar ṫar áireaṁ air. Aċ ṫuig sé gur ṁór an gníoṁ an long do ġaḃáil 'na aonar. D'aḋṁuiġ sé go raiḃ a ċroiḋe go calma agus a ṫoil go láidir, aċ ċonnaic sé go raiḃ timpall deiċneaḃar is fiċe sa luing agus dá ṁéid é a ṁisneaċ ní ḟéadfaḋ aon duine 'na aonar an méid sin do ċlaoiḋe. B'éigean do géilleaḋ, cé gur leasc leis é, go gcaiṫfeaḋ sé caḃair do ṡoláṫar, agus ṫuig sé, leis, nár ṁór í ṡoláṫar gan mórán moille.

Ṫosnuiġ Seáinín láiṫreaċ ar an gcoṁairle sin a ċur i gcríċ. Do ṡleaṁnuiġ sé leis ag láṁacán go ciúin ar scáṫ na gcloċ mór do ḃí ann. Nuair ṫáinig sé ċoṁ ḟada leis an gceann ṫíos de'n ċasán ċuiṁnig sé ar ḟear



Ag déanaṁ comarṫaí do luingeas naṁad do ḃíodar

an hata ḃuig agus na máirnéalaiġ a ḃí i n-éineaċt leis ṫuas. B'ḟéidir go mbuailfidís sin leis sa ċasán! Do ḃain san stad as. Ag cuiṁneaṁ do ar cad a ḋéanfaḋ sé ċuala sé an casán anuas sa doirċeaċt ċuige iad. Nuair a ṗreab sé ċun dul i ḃfolaċ do ṫuit a ċaipín de agus do riṫ sé síos an casán tamaillín go dtí an claḋaċ. Do ḃí Seáinín 'á ċuardaċ tamall, aċ ní ḟuair sé sa doirċeaċt é. B'éigean do éirġe as an gcuardaċ nuair a ḃraiṫ sé an dream anuas ag teaċt 'na ċoiṁgar. Do-ċuaiḋ sé i ḃfolaċ taoḃ ṫiar de ċarraig i n-aice an ċasáin go leigeaḋ sé ṫairis iad. Ṫángadar anuas—fear an hata ḃuig ar tosaċ. Do ḃí beart trom ag gaċ duine aca. Do ḃí a ḟios ag Seáinín annsan go raiḃ claḋaireaċt mór éigin ar siuḃal, agus do ċuir san cíocras air ċun ḃeiṫ ar siuḃal ar lorg caḃarṫa ċun breiṫ ar naṁdaiḃ a ṫíre—agus ar na mílte púnt úd.

Aċ, a ṫubaist mór é! Is beag an rud a ṫagann uaireannta idir ḋuine agus a leas. Nuair ṫáinig fear an hata ḃuig ar an gclaḋaċ sé an ċéad áit ar ċuir sé a ċos ná isteaċ i gcaipín Ṡeáinín. Do leig sé síos a ualaċ agus do ṫóg an caipín.

"M'anam ó'n teine, caipín saiġdiúra!" ar seisean.

Do stad na máirnéalaiġ go léir agus leigeadar síos a gcuid ualaiġe. Do ṫeasbáin fear an hata ḃuig an caipín dóiḃ agus do ḃagair sé orṫa scaraḋ amaċ ó ċéile agus cuardaċ. Do ċonnaic Seáinín ċuige iad. Do ṫuig sé go raiḃ na mílte púnt úd i mbaoġal. Do ċeap sé aon iarraċt ċalma amáin a ṫaḃairt ar iad a ṫeasargan. D'éiriġ sé agus ṫug sé sciúird reaṫa suas an casán san agus mion-ċloċa ag imeaċt ó n-a ċosaiḃ ar nós na ḃfóidíní gaḃaiḋ a imiġeaḋ ó ċosaiḃ na ngaisciḋeaċ fadó. Do ḃí sé imiṫe fiċe slat sara dtáinig fear an hata ḃuig agus na máirnéalaiġ ó'n iongna do ḃí orṫa. As go bráṫ leo 'na ḋiaiḋ annsan agus fear an hata ḃuig ar tosaċ agus feadán dá ṡéideaḋ aige. Do ḃaineadar macalla as dá ṫaoḃ an ġóilín leis an ḃfuadar do ḃí fúṫa.

Do ḃí riṫ maiṫ ag Seáinín agus ṫug sé lán-ċead do ṁireaċt a ċos. An té go mbíonn riṫ maiṫ aige is minic a ḃéarfaḋ sé a ċosa saor ó'n naṁaid leis—dá mba 'na ḋiaiḋ aniar a ḃeaḋ an naṁaid fé mar ba ċeart do. Tá naiṁde ann, áfaċ, agus ḋéanfaidís cleas spriúnlaiṫe ort—ní id' ḋiaiḋ do ḃeidís ar ċor ar biṫ aċ róṁat, ag feiṫeaṁ leat agus a gcuid uile ar inneall aca id' ċoṁair. Níorḃ' aon ṁaiṫ ḋuit riṫ maiṫ nuair ḃeifeá ag pléiḋe le naṁaid ċealgaiġ mar sin. Is aṁlaiḋ do ḃeifeá ad' ḃrostú féin ċun an donais.

Sin é mar do ḃain do Ṡeáinín boċt. Is ar éigean do ḃí coṁtrom na talṁan ar ḃarr na haille bainte amaċ aige agus é 'ġá leigint féin ċun siuḃail go breaġ-fairsing nuair tugaḋ cor coise ḋó go feallṫaċ agus do síneaḋ ar an dtalaṁ an fear boċt agus ní raiḃ sé sínte nuair a ċuir duine éigin ḋá ġlúin anuas ar ċaol droma air agus do ġreamuiġ a ḋá láiṁ. Do ḃain Seáinín iúnṫairt as féin—do ḃí sé ag cuiṁneaṁ ar an airgead úd—aċ ní ḟéadfaḋ sé bogaḋ.

“ Ḟan socair anois, a ṁúirnín ! ” arsan fear do leag é, agus do rop sé srón Ṡeáinín sa talaṁ.

Ṫáinig fear an hata ḃuig agus na máirnéalaiġ agus saoṫar orṫa. Fuarṫas téadán agus do ceangluiġeaḋ láṁa Ṡeáinín laistiar de agus annsan cuireaḋ 'na ṡeasaṁ é. Do-ċonnaic sé mótor mór láidir anaice leis agus do ḃí greim ag fear an ṁótoir ar ḃóna casóige air féin. Do ḃí gaċ aoinne ag cainnt aċ Seáinín. I lár an ġleoiḋ istiġ ṫáinig fear na féasóige agus oifigeaċ na luinge aníos ċuca agus cé nár ṫuig an brá focal dá nduḃarṫas do ḃí fios aige gur hinnseaḋ d'ḟear na féasóige ciarḃ' é an Seáinín seo a ṫárla 'na measc ċoṁ míṫráṫúil. Do ḃí fear an hata ḃuig go himniḋeaċ. Do ċuaiḋ sé féin agus fear na féasóige ar fód fé leiṫ ċun ná cloiseaḋ Seáinín iad.

“ Tá an diaḃal déanta,” arsa fear an hata ḃuig, “ agus má's féidir leis an saiġdiúir dul uainn agus scéiḋe orm-sa beaḋ-sa ag déanaṁ rinnce an ġaid gan mórán moille.”

Do las an duine eile a ṗíp go breaġ stuamḋa réiḋ agus duḃairt gur dóċa go raiḃ an ceart aige.

"Is dóċa!" arsa fear an hata buig. "Ar ṁ'anam gur bog atá sé ag teaċt ort! Níl aon aiṫne aige ort-sa, aċ ní baoġal do gan mise d'aiṫniúint. Déanfar mise a ġaḃáil, agus ní dóċa go raġair féin agus fear an ṁótair as aċ ċoṁ beag, mar ní dóċa gur i gan ḟios do sna píléirí a táinis-se agus do ṁótor mór sa ċeann so ḋúṫaiġ. Cad a ḋéanfam?"

Do ġlaoiḋ fear na féasóige ar oifigeaċ na luinge.

"An ḃfuil slí do ḋuine id' ḃád agat?" ar seisean.

"Tá dar ndóiġ?" arsan t-oifigeaċ.

"Is aṁlaiḋ atá an scéal," arsa fear na féasóige go réiḋ agus tobac dá ċaiteaṁ aige, "go ndearnamair féasta agus táinig duine gan cuireaḋ, pe 'ca dá ḋeoin nó dá aindeoin, is cuma cioca. Dálṫa aon duine eile a tagann ar ḟéasta gan cuireaḋ, ní féidir a ráḋ go raiḃ aon ḟáilte roimis. Nuair tagann duine gan cuireaḋ sé imiġeann de ġnáṫ air ná é ċaiteaṁ amaċ sa doirċeaċt lasmuiċ, mar deir an scriptiúir. Tá an duine seo 'gainn-ne sásta imeaċt—ní heaḋ, aċ fonn imeaċta agus teiċte atá air, dar liom. Aċ anois ó ṫáinig sé ní háil linn é ḋul uainn go luaṫ ar eagla go mbainfeaḋ béal-scaoilteaċt do agus go 'nneosaḋ sé do ḋaoiniḃ eile feaḃas an ḟéasta so agus go dtiocfaḋ daoine eile gan cuireaḋ agus go gcuirfeaḋ san seaċrán ar an ḃféasta. Agus go ró speisialta tá cúis eile fá nár ṁaiṫ liom gan é do ċongáil tamall eile farainn. Dá léigimís-ne uainn anois é ní dóiġ gur ṁór an ṁoill go dtaḃarfaí cuireaḋ dom féin agus d'ḟear an hata buig annso agus d'ḟear an ṁótair ċun dul ar ċuaird fada agus ċun féasta ġnáṫaiġ le luċt rialtais na tíre seo. Braiṫim ná réiḋteoċaḋ an féasta san le sláinte aoinne againn go ró ṁaiṫ. Dá ḃrí sin caiṫfimíd tuille aoiḃneasa do ṫaḃairt dár gcaraid a ṫáinig gan cuireaḋ, agus táimíd ag braṫ ort-sa, a ċaptaen, ċun an muinnteartas san a ḋéanaṁ dúinn. Ní folair liom, nó is mór an teasḃánaḋ

ar iongantaisí na fairrge dul ar eaċtra i mbáḋ de na báḋaiḃ-fó-ṫuinn sin. Agus ní luġa ná gurab é mo ṫuairim é gur ṁór an t-aoiḃneas dár gcaraid turus do ṫaḃairt ar an dtír sin ó dtángais-se, a ċaptaen, agus coṁnaiḋe do ḋéanaṁ innte fá ċúram agus ċoimeád agus fé ċostas an Rialtais ann; agus siḃ do leanúint do'n ḃféile sin do go mbeiḋ deire leis an gcogaḋ buarṫa so agus go mbeimíd go léir arís ag sileaḋ na ndeór maiṫiúnaċais agus áṫais ar ṁuineálaiḃ a ċéile tar éis dúinn a ḟaġáil amaċ ná raiḃ ar siuḃal againn aċ cogaḋ ameasc cáirde agus gur aoinne aṁáin sinn go léir."

Nuair do ḃí an ċainnt oirḋearc san ráiḋte ag Fear na Féasóige do ḃain sé a ṗíp as a ḃéal agus rug sé ar ċois uirṫi agus do ḃuail sé a béal i gcoinniḃ sál a ḃróige ċun an tobac do ḃaint aisti. Annsan do ċuir sé 'na ṗóca í.

Do réiḋtiġ an t-oifigeaċ a scórnaċ agus do ḃí sé ċun cainnt fada uasal a ċur as. Aċ ní ċun cainnte dob' ḟearr é, agus ní ṫáinig na focail go flúirseaċ ċuige. Nuair ná táinig duḃairt sé go mbéarfaḋ sé an saiġdiúir leis agus go ndéanfaḋ sé é láṁaċ nó é ḃáḋ nó é ċroċaḋ nó aon rud eile ba ṁaiṫ le Fear na Féasóige.

"Déin leis mar aduḃart," ar sé sin.

Annsan do beireaḋ Seáinín agus na beartanna síos an casán. Cuireaḋ ar bórd iad. Ní ḋearna na beartanna aon ġearán faoi sin, aċ do ḋein Seáinín a ndóṫain araon de ḃuairt. Do ġoil sé agus do ḋein sé mairg ṁór fá ḋul sa luing sin. Nuair caiṫeaḋ isteaċ innte é mar ḋéanfaí le sac, ṫug sé é féin suas do Ḋia agus do Ṁuire. Do ċeap sé go raiḃ a ṗort seinnte. Ṫáinig cuiṁne a óige ċuige nuair a ḃíoḋ sé ag imeaċt 'na ġarsúinín beag neaṁurċóideaċ ag déanaṁ slaḃraḋ nóiníní i bpáirc an Ḃúrcaiġ, nó ag goid na n-uḃ ó laċnaiḃ Ṗeig Neacam. Do ċuiṁniġ sé ar a ċomráḋaiḋe fada sa Tiġ Oibre agus do ṁaiṫ sé ó ċroiḋe

ḋo a ndearna sé d'olc riaṁ air féin. Do ṁaiṫ sé do Ċos Ṁaide agus do Ċaptaen na Cuaiċe agus do'n Ḃacaċ Ḃuiḋe. Nuair do ḃí an long ag bogaḋ amaċ i ndiaiḋ a cúil ó'n gcé agus nuair do ḃí sé ag fágáil slán le n-a tír ḋúṫċais, sin é an uair do ċuiṁniġ sé ar a ṁáṫair. Sin cleas ag daoiniḃ. Ní ċuiṁneoċaidís ar a máṫair go deo mara mbeaḋ go dtagann greim agus cruatan orṫa. "Á! a ṁaimí, a ṁaimí," arsa Seáinín boċt, "cad a ḋéanfaiḋ tú anois gan do ṁaicín?"

. . . . . . . .

Caiṫfeaḋ-sa stad anois mara scríoḃainn éiṫeaċ—rud ná déanfainn gan ċúis. Ní mar sin do ḋaoiniḃ eile.

finis